class who love a good tale well told. These seven stories came from the following districts—Kerry (including Mr. Fenton), 2; Co. Cork, 2; Galway, 2; Blackrock (Co. Dublin), 1.*

Another important competition was that of the songs of the people—for the best unpublished poem taken down from oral narration. Again Mr. Fenton, of Streamstown, from his Kerry collection, took the first prize, the second and third prizes going to districts of Cork County bordering on Kerry. For this competition there were twelve contestants, from whom 50 songs were obtained. Last year nine competitors produced 65 songs. Some of the competitors followed the initiative of a Dingle folk-lorist last year, who accompanied his stories and songs with a list of difficult and unusual words and idioms explained.—*An Claidheamh Soluis,* June 17th, 1899.

---

On the day following the *Oireachtas,* a meeting of the Oireachtas Committee, consisting of delegates from the various branches of the Gaelic, was held at 24 Upper O'Connell Street, Dublin, when the

CONSTITUTION OF THE GAELIC LEAGUE

at present in force was adopted. On the same evening a public meeting of a very representative character, presided over by the Rev. Wm. Delany, S.J., LL.D., was held at the Mansion House, Dublin, to advocate the introduction of a system of

BI-LINGUAL EDUCATION

into the schools of the Irish-speaking districts.

As both these meetings have already been fully reported in *An Claidheamh Soluis,* and as they were rather outside the scope of the *Oireachtas* proper, it has been deemed unnecessary to include them in this volume.

* Mr. Michael Rogers, who sent in this story, is a native of Co. Mayo.

## COMÓRTAS I.

Essay in Irish on "The Life of Owen Roe O'Neill." Prize, £5. Three Competitors.

Won by "An Dreóilín"—John O'Leary, Clondrohid, Macroom, Co. Cork. Commended, "Cloċ Labrais"—James Walsh, St. Mary's, Maynooth College.

PRIZE ESSAY.

# EÓĠAN RUAḊ UA NÉILL.

Ní'l aon ċruinneas againn ca ḟain do rugaḋ Eóġan Ruaḋ Ua Néill aċt gur dearḃṫaċ gur timċeall na bliaḋna 1582. Mac do Art Ua Néill do b'eaḋ é, ⁊ mac dearḃráṫar do Aoḋ—Tiġearna Mór Tíre Eóġain—mac do ṁac ṁic Ċuinn Ḃacaiġ, an ċéad Iarla Tíre Eóġain. Ḃí an gaol céadna ar an dtaoḃ eile aige leis an Iarla Mór Cille-Dara—aṫair "Ṫomáis an tSíoda." Do ṫáinic sé ó ḋaoinaḃ do ḃí 'riaṁ ag troid go ḟonnṁar ⁊ go croḋa ar son na hÉireann. Ḃí a aṫair ar ṫaoḃ Aoḋa nuair d'eiriġ sé amaċ, gcoinne Eiḃlís. Ḃí a ḃeirt ḋearḃráṫair ar an gcuma gcéadna na ḋiaiḋ sin ar ṫaoḃ Éireann. Ḃa ċuiṁin leis an ruagaḋ do rinneaḋ ar na Saranaċaiḃ ag Béal an Áṫa Ḃuiḋe. Tar éis Aoḋa do ṫaḃairt suas ċuaiḋ Eóġan i n-arm na Spáinneaċ. Ḃí na Saranaiġ an uair úd, mar atáid fós—daoine amuiġ uata ag déanaṁ spiaraċḋa ar ṁuintir na hÉireann a ḃí i n-aramáil na Spáinne. Faġtar cúntas go raṫḃar ag faire go géar ar Eóġan ⁊ ar a ḋearḃráṫair, Art.

San ḃliaḋan 1606—i dtaoḃ as go raiḃ an tsúil ṫrom orra—ní raḃṫar ag déanaṁ aon neiṫ ċum Éireann do ḟaoraḋ: ní raḃṫar go dtí 1609, nuair ċaiṫ an dá Iarla sgrios leó féin as an dúṫaiġ. D'imṫiġ leó so a ndaoine muintearḋa ⁊ a luċt leanaṁna. Ḃí aon duine déag ⁊ céiṫre fiċid aca ar fad ann. Ḃí lena gcois Bean Ċaṫair Uí Ḋoṁnaill—an Ḃaintiġearna Rós Ní Ḋoċartaiġ. Tar éis ḃáis Ċaṫair do pós an bean-uasal so Eóġan. Do cailleaḋ Ua Néill sa Róiṁ sa ḃliaḋain 1616. Do básuiġeaḋ beirt dá ċlainn, ⁊ ann soin ní raiḃ aon'ne dá ċlainn na ḋiaiḋ aċt Seaġán. Ní raiḃ i Seaġán aċt sop i n-ionad sguaibe. Do ċaiṫ sé a ṡaoġal i n-imirċeas i gcaṫraiġ ṁóir na Spáinne. Nuair ḃíoḋ aon niḋ

ḋócaṁail le déanaṁ do caiṫfiḋe comairle Eóġain do ṫógáil—⁊ ba ḃeag an díṫ é 'ḟágáil faoi. Do ṫosnuiġ an eirġe amaċ, ⁊ do ḃí 'ḟios ag muintir na hÉireann go raiḃ gaċ aon tréiṫ ar ḟeaḃas i n-Eóġan. Ní raiḃ sé tearaiḋe, aċt go foiḋneaċ, faideaġromta, ⁊ ċoṁ arránta le leoṁan. D'ḟair sé, ⁊ do ḃí fios aige ar gaċ niḋ do ṫuit amaċ i n-Éirinn ⁊ i Sasana. Ní ḟéadfaḋ aon niḋ 'ġaḃáil ṫairis ⁊ ní ḟéadfaḋ aon niḋ é 'ċorruiġe ná é 'ċur ar mearḃal. Ḃí sé ag cur ⁊ ag fáġáil tuairisg o'n gCáirdinéal Richelieu ar feaḋ dá ḃliaḋain, 1628 ⁊ 1629. Do ḃí an iomad ar láiṁ ag an gCáirdinéal, aċt i dtaoḃ ar go raiḃ sé tógṫa suas ag gnó na hEórpa go léir ḃí sé ag ḃraṫ go ḃféadfaḋ sé caḃair do ṫaḃairt do ṁuintir na hÉireann ag an eirġe amaċ. Níor eiriġ leis áṁ.

Fáġam cúntas ar Eóġan ⁊ ar a ġnóṫaiḃ san ḃliaḋain 1634. San ḃliaḋain sin ċuir sé beirt fear—Éiḃir Mac Maṫġaṁna ⁊ Doṁnall Ua Néill—go hÉirinn. Deirtear go ndeaċaiḋ Éiḃir go dtí an Ridire Ratcliffe, ⁊ go dtug sé foláraṁ ḋó go raiḃ uirge fá ṫalaṁ dá ḋéanaṁ, aċt do rinne sé a ġnó ċoṁ glic sin gur ḃ' aṁlaiḋ ċuir sé Ratcliffe na ċodlaḋ i n-ionad é 'ḋúiseaċt. Do ṫáinic mórán daoine anall ó Eóġan ċum na ndaoine annso do ċorruiġe suas. Ċuir sé mac deirḃṡiúra ḋó—an t-Aṫair Ua hArtagáin, go hAlbain, ċum Connarṫa na Gaeḋilge do ċur ar bun ann—má seaḋ ní ċum Gaeḋilge do ṁúnaḋ aċt saiġdiúireaċt. Deirtear gur ḃ' é Doṁnall Ua Néill an fear ba ġlioca aca go léir.

I mḃealtaine 1640 ḃí cogaḋ idir an Ḟrainc ⁊ an Spáinn. Do ḃailiġ saiġdiúirí na Fraince timċeall ar ḃaile ḃeag atá san taoḃ ṫuaiḋ do'n Ḟrainc, mar atá an Ḟrainc anois. Do ṫarluiġ go raiḃ Eóġan sa ḃaile sin lena ċuid saiġdiúirí. Do ḃ'é Eóġan do toġaḋ mar ċeann ar an arm ċum an ḃaile do ċosaint. Ní raiḃ aige aċt cúig céaḋ déag fear ċum é'ċosaint. Ḃí deiċ míle ḟiċeaḋ do ḟearaiḃ na Fraince ar an taoḃ amuiġ, ⁊ sul ar ċríoċnuiġeaḋ an teannta ḃí aca ar an mbaile seo ḃí i n-atċomaireaċt do ċéad míle fear timċeall an ḃaile ḃig. Do ċoimeád Eóġan ann soin iad go dtí an 9aḋ lá d' Ḟoġṁar. Duḃairt an ceann do ḃí ar ḟearaiḃ na Fraince (Marshal Melleraye), "A ṁic Uí Néill! do ṁéaduiġ do ċroḋaċt-sa onóir an ġníṁ atá déanta againn. Ḃís ró-ṁaiṫ ḋúinn ar gaċ slíġe aċt i ḃfortúin."

San am so ḃí na hÉireannaiġ, Caitiliciġ ⁊ Sasanaiġ, ag faġáil ṁór-ċoda droċ-uasáide ó ṁuintir Ṡasana. Ḃí Feirsire i n-Éirinn gur ḃ' ainm dó Ruaiḋrí Ua Mórḋa. Do ḃí a ḋíċeall ag an ḃfear so ġá ḋéanaṁ ċum cirt d'ḟaġáil do Éireann aċaiḃ, Caitiliciġ ⁊ Sasanaiġ. Ḃíodar araon gaċar an tamall dá sgriosaḋ ag Feis Ṡasana. D'eiriġ leis toil na Feise d'ḟaġáil ċum dliġte do ċur i ḃfeiḋim do ḃéaraḋ ceart dóiḃ go léir. Do ġeall an Rí Cormac go gcuirfiḋe i ḃfeiḋim é. Do ċeap Ruaiḋrí gur ḋuine uasal an Rí, ⁊ go gcoimeádfaḋ sé a ḟocal. Do ṫugadar do'n Rí pé airgead do ḃí uaiḋ, ar an ngeallaṁuint go ḃfuiġidís aṫruġaḋ sa dliġe. Ċoṁ luaṫ is ḃí an t-airgead aige uaṫa do ċuir sé sgaipeaḋ ar an ḃFeis, ⁊ ní ḃfuair Éireannaiġ pioc. Nuair fuair Ruaḋairí amaċ ná raiḃ pioc aca le faġáil le sioṫċáin duḃairt sé na aigne féin go mbeaḋ aṫruġaḋ sgéil ag an Rí ar ball. Ḃí billeóg eile ar an leaḃar. Ḃí, 'ḟios aige go raiḃ mórán arm i gCaisleán Ḃaile Áṫa Cliaṫ; ná raiḃ aon daingean air gur ḃ' ḟiú áireaṁ. D'aiṫin sé go maiṫ go raiḃ muintir na hÉireann —Sasanaiġ ⁊ Caitiliciġ—ag tormas, ⁊ dá n-eireóċaḋ leó breiṫ ar an aramáil go gcuirfiḋe an ruaig ar Sasana as an tír seo. Nuair ḃí Ruaiḋrí deiṁneaċ ná fuiġfiḋe pioc le sioṫċáin do ċuir sé teaċtaire ċum Eóġain do noċt dó cionnas do ṫiocfaḋ leó greim do ḃreiṫ ar an arm ḃí sa Ċaisleán. Ḃí, mar a duḃart ceana, an áit gan daingean, ⁊ gan aṁras ag muintir a ċosanta go raiḃ baoġal ar biṫ orra.

San am so ḃí mór-ċuid saiġdiúirí i n-Éirinn—(is dóċa naċ ceart saiġdiúirí, taḃairt orra mar ná raiḃ na hairm aca)—⁊ do ḃ'é an ċúis go raḃadar ann:—

San ḃliaḋain 1839 ḃí na hAlbanaiġ neaṁ-ṡásta. Ċuireadar feis leó féin ar bun ⁊ do ḋearḃuiġeadar gan sgaipeaḋ go ḃfuiġidís ceart. Do ṫóg Strafford naoi míle fear leis go huaċtar na hÉireann. Fir óga b'eaḋ a ḃfurmór—clann na muintire do caiteaḋ amaċ as a gcuid tailiṁ i gCúige Ulaḋ roiṁe sin. Do ċuir Strafford luingeas go hAlbain. Do ċeap sé go séidfeaḋ muintir Ṁic Ḋoṁnaill a gcáirde ins na cnocaiḃ i n-Albain ċum caḃaruiġṫe leis an Rí. Ḃí sé meallta. Do ċuir na hAlbanaiġ le ċéile ⁊ do b'éigin do'n Rí an Ḟeis do ḃailiuġaḋ. Do ḃailiġ Feis na hÉireann ċoṁ maiṫ, ⁊ ins na ḃliaḋantaiḃ 1640 ⁊ 1641 ḃí Feis na hÉireann ag seasaṁ ar a ceartaiḃ go dána.

Do b'é Ruaiḋrí Ua Mórḋa an ceann ḃí ar na Caitiliciḃ, ⁊ Captaoin Mervin ar na Saranaċaiḃ. Do cuireaḋ teaċtairí ó Ḟeis na hÉireann go Feis Ṡarana ag gearán ar ṫireántaċt Strafford, ⁊ do ḃí an gearán ceapuiġte go dian-ṁaiṫ ċum Saranaiġ ⁊ Caitiliciġ do ṡnaiḋmeaḋ lena ċéile—mar b'iad na gearánta céadna ḃí ag gaċ taoḃ aca. Ḃí an Ḟeis ⁊ an Rí ag iomaiġ le ċéile, aċt do b'éigin do Strafford sgrios leis féin. Fuair a ċuid saiġdiúirí órduġaḋ dul a ḃaile, aċt fairíor! ní raiḃ na bailiġeaċa aca. Is iad so na saiġdiúirí gur laḃras orra ann so ṡuas ċeana. Dá bféadfaḋ Ruaiḋrí breiṫ ar na harmaiḃ ḃí sa Ċaisleán ḃí na fir ullaṁ aige ḋóiḃ. Ḃí brat aige, ⁊ ag mór-ċuid naċ é, go mbeaḋ Éire le ċéile ag troid ar a son. Fear ciallṁar creideaṁnaċ do b'eaḋ é, ⁊ ċuir sé ós coṁair coda do na daoiniḃ ba ṁó creideaṁaint sa tír cad do ċeap sé 'ḋéanaṁ. Tugann an Tiġearna Mag Uiḋir cúntas an-néata ar an duine seo, ⁊ ar a aiċilliḋeaċt ċum daoine do ṁeallaḋ ċum páirt' do ṫógáil leis. Ḃí cúigear anois ag cur le ċéile ċum seiḃt' do ċeapaḋ ċum breiṫ ar an arm. Teaċtairí ó Eóġan do b'eaḋ beirt do'n ċúigear so. Ḃí Tiġearna Breiṫeaṁ Parsons i mBaile-Áṫa-Cliaṫ, ⁊ do rinne fear gur ṡloinne ḋó Ua Connalaoi spiaraċd ar an gcúigear. Do noċt sé do Ṗarsons cad do ḃí ar siuḃal. Do cuireaḋ gan moill breis fear ag tabairt aire do'n Ċaisleán. Fuair Ruaiḋrí amaċ gur díolaḋ iad. Do rinne sé ar ḟéad sé ċum coisg do ċur leis an eiriġe amaċ, aċt ḃí sé ró-ḋéiġeanaċ. Do b'í an oiḋċe tar éis oiḋċe na spiaraċda ḃí ceapuiġte ċum an eiriġe amaċ. Do gabaḋ na cinn ⁊ d'eiriġ na daoine amaċ; aċt Dia linn! cad é an deifir ḃí idir an eiriġe amaċ soin ⁊ an rud ḃí ceapuiġte aca! Is mar seo ḃí sé ariaṁ ⁊ ḃéas go deo ag neiṫiḃ saoġalta.

Ċuir Ruaiḋrí fógra amaċ ag innsint ca na ṫaoḃ gur eiriġ muintir na hÉireann amaċ. Ṫáinic an fógra san am ċeart nuair ḃí na Tiġearnaí ⁊ an Ridire Cormac Coote ag griogaḋ na Laiġeanaċ. Lena ġliocas do rinne Ruaiḋrí connraḋ leis na Tiġearnaíḃ sa Laiġniḃ. Ḃí an Tiġearna Mountgarrett ċeana féin lena ċuid saiġdiúirí ar son na nÉireannaċ. Do ḟéid Eóġan fá Ráġnall Mac Doṁnaill, Tiġearna Antroma, ⁊ d'órduiġ sé sin dá ḃráṫair Alasdar cabaruġaḋ le Cúige Ulaḋ. Do rinne. Ṫug sé leis cúig ṁíle fear ós na hOiléanaiḃ i n-

Albain. Ḃí an Ridire Féiḋlim Ua Néill tar éis Tíre Eóġain ⁊ Árd Maċa do Ṫógáil. Saiġdiúirí croḋa b'eaḋ an Ridire, Féiḋlim, ⁊ Alasdar, aċt níor ṫuigeadar ealaḋain ċogaiḋ. Ní ḋéanann croḋaċt ⁊ neart an gnó i n-aġaiḋ tuigsinte, an rud do ḃí ag Leslie ⁊ Monroe ⁊ Stioḃart. Do ċuir Féiḋlim ⁊ Alasdar cogaḋ go diṫcéilleaṁail orra so ⁊ do ruagaḋ iad ó ṗáirc an ċaṫa. Do buaḋaḋ ar na Laiġniġiḃ i gCill Ris. Ḃí an míṫ-áḋ orra go léir. Rinneadar coṁairle ċum gaċ aon'ne dul a ḃaile ċoṁ maiṫ ⁊ do b'ḟéidir leis é. Ḃíodar go brónac, aċt d' aṫaruiġ an brón go háṫas nuair ċualadar go raiḃ Eóġan tar éis teaċt ar tír na hÉireann. Do ċaiteadar uaṫa pé cuiṁne ḃí aca ar ṫaḃairt suas ⁊ do ṫáinic meisneaċ 'sna daoiniḃ ḃí roiṁe sin briste, brúiḋte, gan dóċas.

Nuair ṫug Eóġan suas an ċaṫair (Arras) d'iarr sé cead siuḃalóide ar feaḋ tamaill. Fuair sé an cead. Do ċoṁairliġ Eóġan do'n ṁuintir ḃí ċum eiriġe amaċ gan aon ċaṫ do ḃualaḋ go mbeaḋ sé féin ullaṁ, aċt an náṁaid do ċoimeád ar siuḃal i sdoiḋċe. Do b'é an ċéad rud do ċeap sé 'ḋéanaṁ ná an t-arm sa Ċaisleán do ṫógáil. Nuair fuair sé cúntas ar cad ṫuit amaċ le brilleántaċt ⁊ le feill ḃí sé ar buile le feirg. Airm is iad is mó ṫeasduiġ uaṫa sa ḃaile. Níor ḃ' aon ċaḃair teaċt gan iad soin. Ċuir sé teaċtairí go dtí an Fraince ⁊ go dtí an Róiṁ ar a lorg. Ċuir sé sgéala a ḃaile go mbeaḋ sé féin ċuca fá ċeann deiċ seaċtṁaine, go mbeaḋ trí long aige ⁊ a trí no a ceaṫair do ċéadaiḃ oifigiġ, ⁊ airm, gunnaí móra ⁊ gaċ niḋ leanas iad. Ċuir sé bráṫair boċt go hÉirinn ċum araiḋ le Ruaiḋrí ⁊ le Féiḋlim gan cluais do ṫaḃairt le geallaṁnaiḃ bréagaċa na Sasanaċ, dá dtaḃradaois go mbeaḋ an sgéal aca mar ḃí ag na Tiġearnaíḃ Tíre Eóġain ⁊ Tíre Connaill, tar éis taḃairt suas dóiḃ, go dtógfaiḋe uaṫa a gcuid talṁan ⁊ go gcaiṫfidís sgrios leó féin as a'dúṫaiġ. Do sgríoḃ sé ċum an Aṫar Lúc Wadding:—"Tá 'ḟios agam gur mór agat-sa Éire. Tá an aimsir dá caiteaṁ ⁊ tá Éire ag searán ⁊ ag fulaing. Buailfear amaċ ag an dóċas í muna dtagaiḋ caḃair ċuici. Táim deiṁneaċ naċ ceart domsa a ṫuilleaḋ moille 'ḋéanaṁ ⁊ naċ ceart dom i n-am an ġábtais fan-aṁaint uaiti. Táim ullaṁ, ⁊ tá mór-ċuid laoċ lem' ċois. Cuirim slán ⁊ na míle beannaċt ċugat ar ar rinnis d'Éirinn ⁊ dom féin." D' fág sé. Ḃuail luingeas Sasana

leis. Ṫóg sé dá luing ḃig. Ṫáinic sé ar ṫalaṁ tirim i nDún na nGall. Ċuir sé na luingeas ṫar nais ċum armáil do ṫaḃairt leó. Do ċeap sé iad do ċur ar tír i Loċ Garmáin. Fuair Féidlim ⁊ Ruaiḋrí sgéala uaiḋ. Fuair sé amaċ gur eiriġ Éire go léir amaċ sa nGeiṁreaḋ. Go raiḃ Connaċta mall, aċt go raiḃ an Tiġearna Ṁuiġe Eó tar éis páirte do ṫógáil leis na hÉireannaċaiḃ.

Do ṫosnuiġ Eóġan ar neiṫiḃ do ċur i dtreó. Ċuir sé d'ḟiaċaiḃ ar na fearaiḃ gan aon niḋ aindliġeaċ do ḋéanaṁ. Do ṫriall ⁊ do ċuir ċum báis iad so go raiḃ coire móra déanta aca. Ḃí triúr daoine uaisle i mbraiġdeanas. Ċeap na hÉireannaiġ gur spiaraiḋe iad. Fuair sé amac nár ḃ' eaḋ. Ċuir sé cuid dá ṡaiġdiúiriḃ leó gur cuireaḋ i n-áit iad ná beaḋ baoġal orra. Ḃí cuid dá ṁuintir ag gearán mar ġeall ar ḃeiṫ ċoṁ dian orra is ḃí. Duḃairt sé go mb'ḟearr leis go mór taoḃuġaḋ leis na Sasanaċaiḃ 'ná leigint dóiḃ aindliġeaċas do ḋéanaṁ. Ċuir sé fógra amaċ ag glaoḋaċ ar ḟearaiḃ Cúige Ulaḋ. Ṫánadar go léir. Ċaiṫeadar uaṫa gaċ eagla. Iad so do toġaḋ ċum ḟanaṁaint b'iad b'áṫaraiġe. Fairíor! ḃí biaḋ ⁊ aḃlan gann orra. ' Ní ḟéadfaḋ sé aon'ne do ċoimeád aċt iad so ḃí tairiḋ láidir. Ċuir an Ḟeis ḃí i gCill Ċoinniġ fios ar Eóġan. Ċaiṫ sé an leaḃar do ṫógáil ċum ḃeiṫ dílis dóiḃ. Ní raiḃ aon ċur suas aige di. Fear do b'eaḋ é go raiḃ urraim ṁór aige d'uġdarás. Faid do ḃí sé amuiġ do ruagaḋ a ċuid saiġdiúirí ⁊ do marḃaḋ an ceann ḃí orra, Doṁnall Ua Caṫáin. Ḃaḋ ḋiocair d'Eóġan iad do ḃailiuġaḋ airís. Ċuir sé a ċampa suas i n-aice Charlemont. Ṫáinic Monroe air annso gan ċoinne. Do ṡiuḃal sé san oiḋċe ag braṫ go mbéaraḋ sé na ċodlaḋ ar Eóġan. 'Sé Eóġan féin do ċonnaic é, ⁊ i n-ait go raiḃ tuinn ar ḃogaḋ na aice do ċongaiḃ sé moill ar Monroe ċum go mbaileóċaiḋe a ṡaiġdiúirí leó. Ṫug Monroe feaḋ faoi sa Meiṫeaṁ ⁊ d' airtriġ Eóġan siar go Connaċtaiḃ. Ḃí gaċ niḋ go maiṫ aige ar feaḋ tamaill. Do ċeap sé teaċt ṫar nais go Cúige Ulaḋ. Ḃuail beirt do na Stioḃartaiḃ uime ag Cluain Eóis. Níor ṁaiṫ leis troid aċt duḃairt cuid dá oifigeaċaiḃ leis go raiḃ na fir 'gá ráḋ go raiḃ sé eaglaċ. Do toiliġ sé ann soin. Ċuir sé Seaġán Ua Néill ar áṫ ⁊ d'órduiġ sé ḋó gan an áit d' ḟágáil gan focal uaiḋ féin. Ar éigin ḃí sé imiġṫe nuair ṫáinic an náṁaid ag lúireaḋ (ḃíodar ar meisge) " Cá ḃfuil

Mac Airt?" B'é sin Eóġan. D'ḟág Seaġán Ua Néill an t-áṫ. Ba ṁó a ḋúil iad do ṫroid 'ná an t-áṫ do ċosaint. Ní raiḃ an meas céadna ag Eóġan air as soin amaċ. Ḃí caṫ criṫeaglaċ aca ar feaḋ uaire an ċloig. Do buaiḋeaḋ ar Eóġan. Do marḃaḋ mór-ċuid dá oifigeaċaiḃ 7 do gaḃaḋ cuid aca. Aoḋ Mac Airt Uí Néill do b' eaḋ duine aca. Ḃí sé i mbraiġdeanas ċum go ndéarna Eóġan an sgrios orra ag Beann Borb.

Cuaiḋ Eóġan ar ais go Connaċtaiḃ arís. Ċrom sé ar ḟearaiḃ do ḃailiuġaḋ. Ḃí sé an-dian orra. Ċuir sé ċum báis cuid aca ḃí ar meisge nuair ḃíodar ag faire do'n ċuid eile. Ċaiṫidís beiṫ ag siuḃalóid san oiḋċe go mbeidís oireaṁnaċ ċum moráin tuirse d' ḟulaing. Um an am so ḃíodar so ḃí sa Laiġiniḃ traoċta naċ mór. Ċuir Feis Cille Coinnig fios ar Eóġan airís. Ḃí timċeall trí ṁíle fear aige ar dul i ndeas dó. Do ḃailiġ mórán eile na ṫimċeall. Mar sin féin ní raiḃ sé acfuinneaċ a ḋóiṫin dá náṁaid—saiġdiúirí Monk 7 Moore. Duḃairt an Ḟeis leis gan eagla beiṫ air go mbeaḋ an Ridire Séamus Dilliún le dá ṁíle fear ċuige gan moill. Do ḃrosduiġ Eóġan. Ḃí arán ṁin-ċoirce ar a ndromaiḃ ag a ṡaiġdiúiriḃ, 7 loraiḋe déanta do ṡeiċe na mbó ar a gcosaiḃ aca. Nuair tángadar go Condae na Miḋe do ċuir Eóġan suas a ċampa. Ba ġearr go raiḃ Monk 7 Moore ċuca. Ċuaiḋ an t-arm i ndiaiḋ a gcúl le órduġaḋ Eóġain, mar ḃeaḋ siad ċum teiċe leó féin. Ṫáinig an náṁaid ar séideaḋ na ndiaiḋ ar eagla go sleaṁnóċaidís uata. Ḃí Eóġan ullaṁ dóiḃ. Ċuir sé fear ar áṫ le harm na gcapall. Ċuir sé trí ficid fear i sean-ṁuilleann ḃí ag bun isléain ag an áṫ so. Ḃí na gunnaiḋe móra i bfolaċ aige in a aice. Nuair ṫáinig fir Monroe do rinneadar so ḃí sa sean-ṁuilleann léir-sgrios orra. Ḃí an áit seo an-ċuṁang. Ċuir Munro trasna 'an áṫa a saiġdiúirí féin. Ḃí Hanraoi ar an taoḃ eile. Ġearradar síos iad ar teaċt as an abainn dóiḃ. Do marḃaḋ Munroe féin. Deirtear gur b'é Eóġan féin do ċaiṫ leis a ġunna mór. Do ruagaḋ gan moill ann soin iad. Ṫáinic an Ridire Séamus Dilliún "an lá tar éis an aonaiġ." Duḃairt Eóġan leis: "Obair ġarḃ ġránna is eaḋ cogaḋ. Is dóiġ liom gur mó an ġlóire ġeoḃair-se i seomairiḃ 'ná ar páirc an ċogaiḋ." Ḃí gaċ niḋ ar a ṫoil ann soin ag Eóġan, 7 ḃeaḋ ag muintir na hÉireann muna mbeaḋ go ndéarna an Árd-ċomairle síoṫċáin leis an Tiġearna Ur-Ṁuṁan ar feaḋ bliaḋna, an 5aḋ lá déag d' Ḟoġmar, 1643.

Tar éis an sosa coṁraic ċuaiḋ Eóġan go Cúige Ulaḋ arís.

Ṫáinic teaċtaire ó'n bPápa—Rinuiccini. Ḃí sé féin ⁊ Feis Ċille-Coinniġ ag cúr ⁊ ag cúiteaṁ ar feaḋ i bfad. Fá ḋeireaḋ d' ḟág Rinuiccini ⁊ ċuaiḋ sé go Luimneaċ. Ḃí an Ḟeis na náṁaid ag Eóġan ⁊ do ċuireadar droċ-ċogar i gcluais Rinuiccini mar ġeall air.

Ḃí na hAlbanaiġ anois (1646) fá Monroe ⁊ a ḋear-ḃráṫair, Seóirse ⁊ na Stioḃartaiġ ċum tabairt fá Ḃaile Áṫa Cliaṫ ⁊ as soin go Cill-Ċoinniġ. Ḃíodar ċum bualaḋ um a ċéile ag áit áiriġṫe. I dtaoḃ ar ná raiḃ puinn toraiḋ ag Eóġan ar ṁuintir na Feise ḃí truaġ aige do ṁuintir Laiġean, ⁊ do ċeap sé a ḋíċeall do ḋéanaṁ ċum cosg do ċur leó so ḃí ag dul ar aġaiḋ ċuca. D'aiṫin sé leis dá mbailiġdís le ċéile ná féadfaiḋe seasaṁ leó. Fuair sé cúntas go raiḃ 6,000 fear ⁊ 800 dragún ag Rioḃárd Monroe. Ċuaiḋ sé na ṫreó. Ċuir sé Hanraoi Óg go Droiċead Ḃaigneal i dtreó Árd Ṁaċa. Fuair Monroe cúntas an oiḋċe sin—an 4aḋ lá de Ṁeiṫeaṁ. Ḃí a ṡaiġdiúirí na gcodlaḋ. Ḃíodar 'corṫa tar éis moráin siuḃlóide an lá roiṁe sin. Ċaiṫeadar beiṫ ar siubal arís. Do ṡrois a ċuid capall Árd Ṁaċa go déiġeanaċ san oiḋċe, ⁊ as soin siar leó i dtreó Eóġain. Ḃí sé sin ullaṁ dóiḃ. Duḃairt sagart Aifreann amuiġ fá an spéir ar maidin. Ṫáinig na saiġdiúirí go léir ar a nglúnaiḃ. Na ḋiaiḋ sin do laḃair Eóġan leó. Deirtear linn gur ċuir an Rosg Caṫa an oiread soin meisniġ ionta gur ḋóiċ le duine gur ḃ' aṁlaiḋ ḃíoḋar ar lorg an ḃáis. Ḃí an Aḃa Ḋuḃ idir é féin ⁊ Monroe fós. Do ṡiuḃal Monroe leis ar an taoḃ ṫoir do'n aḃainn ċum áṫa d'ḟaġáil. Ṡiuḃal Eóġan ar an taoḃ ṫiar ag faire air mar ḋ'ead! Ḃí páirc an ċaṫa toḃṫa ag Eóġan, mar riṫeann an aḃa ḃeag, Úna isteaċ san Aḃainn Duiḃ. Go moċ ar maidin an lae sin cuireaḋ beirt—Brian Óg Ua Néill ⁊ Eóġan Ua Doċartaiġ—ċum Seóirse Monroe do ċoimeád uaṫa. Duḃairt Eóġan leó "téiḋiḋ go dtí an áit ċuṁang soin ⁊ coinniġiḋ í." Ní raiḃ na ċuid siuḃalóid féin aċt an lá do lot ⁊ Monroe do ṫaḃairt go dtí an áit do ḃí toḃṫa aige. Ḃí cnocán i lár na háite—bogaċ ar ṫaoḃ de, ⁊ an dá aḃainn ar an taoḃ eile. Ḃí sé "soir siar" go bfuair sé an náṁaid ar an taoḃ istig do'n dá aḃainn. Nuair ṫáinig

an t-am ceart—ḃí na oifigí ar buile ċuige mar ġeall ar a ċuid moille—do ḃain sé ḋe a hata. Do ċonnacatar go raiḃ sé ag paidireóraċt ar feaḋ tamaill ḃig. Ann soin duḃairt: "A Ḋaoine Uaisle, beiḋeam," ag síneaḋ a ṁéire amaċ, "annsúd gan moill. Tugaiḋ an focal ("Muire Naoṁṫa") do na fearaiḃ, ⁊ i n-ainim an Aṫar ⁊ an Ṁic ⁊ an Spioraid Naoiṁ troidiḋ ar son na sean-ḋúṫaiġṫe." Do ruagaḋ Monroe ⁊ d'ḟág sé na ḋiaiḋ marḃ, 3,240 saiġdiúir, a ċuid ċampaiḋe, gunnaiḋe mór ⁊ ullṁaiṫeas, 20 brataċ, 1,500 capall, lón dá ṁí, ⁊ príosúnaiġ. Níor marḃaḋ do ṡaiġdiúiriḃ Eóġain aċt a deiċ ⁊ trí fiċid. Do ṫóg Eóġan corpáin an Tiġearna Sláinge ⁊ Captaoin Hamilton, ⁊ do ċuir sé iad ag teampall Beanna Ḃuirb. I n-ionad beiṫ buiḋeaċ mar ġeall ar seo do ċuir Feis Ṡasana páipéir suas ar fuaid Lúndain gur marḃaḋ 5,000 Sasanaċ ag an Abainn Ḋuiḃ. Do rinneaḋ é seo in aġaiḋ an ċúntais do ṫug Monroe ar an gcaṫ. Ḃí cúis aca leis .i. ċum go gcuirfidís na Sasanaiġ i Sasana ar buile. Nuair fuair na hÉireannaiġ (an ṁuintir Ġaeḋealaċ) cúntas ar an ngníoṁ so ḃí déanta ag Eóġan ḃíodar ar gealaiġ le háṫas ⁊ fá ċeann beagáin laeṫeanta ḃí deiċ míle fear aige. Ċeap sé dul ó ṫuaiḋ go Carraig Fearġusa, ⁊ ḃí sé tamall ar an sliġe nuair fuair sé cúntas ó ṫeaċtaire an Ṗápa. Duḃairt sé sin leis ar son a ċoda grádha do Éirinn dul in aġaiḋ Ḃaile-Áṫa-Cliaṫ, nó Cille Coinniġ. Ḃí connraḋ déanta ag an Tiġearna Ur-Ṁuṁa arís leis an Árd-ċoṁairle. Tar éis maċtnaṁ do ḋéanaṁ, ⁊ coṁairle 'ṫógáil do ċeap sé gur ḃ' é an dúṫaiġ ḃeaḋ freagaraċ. Ṫáinic sé ar ċeann a ṡaiġdiúirí, ⁊ go Cill Ċoinniġ leis. Do sgrios Ur-Ṁuṁa as nuair d'airiġ sé go raiḃ Eóġan ag teaċt. Ḃuail Rinuccini uime san áit sin. Ċuireadar saġas feise ar bun ann. Do ṫornuiġ Ua Néill ar an gcogaḋ do ċur ċum cinn. D'uṁluiġ an ceann ḃí ar na saiġdiúiriḃ sa Laiġiniḃ (Preston) fá ugdarás na Feise seo, ⁊ do ṫóg sé an leabar beiṫ dílis dóiḃ. Fuair an ḃeirt—Eóġan ⁊ Preston—órduġaḋ dul in aġaiḋ Ḃaile-Áṫa-Cliaṫ. Do ṫóg Eóġan gaċ caisleán ⁊ baile roiṁe go ġeall leis Ḃaile-Áṫa-Cliaṫ, ⁊ ċuir sé cuid dá ṡaiġdiúiriḃ go teóra an ḃaile sin. Do ṫóg Preston a ḋóiṫin aimsire. D'ḟág sé Ceaṫarloċ na ḋiaiḋ ar láiṁ na náiṁde. Le na ċuid moille ṫug sé uain d'on Iarla Ur-Ṁuṁa an baile 'ḋaingeanuġaḋ, ⁊ lón biḋ d'ḟaġáil. Rinne Preston ar Éirinn fá mar rinne Bazaine ar an bFrainc deiċ mbliaḋna fiċead ó soin.

Sul ṡrois Preston an áit go raiḃ Eóġan do ċeartuiġ Eóġan é féin ċum caṫa. Do ṫeip air Preston do ḃros-tuġaḋ. Ṫáinig eagla air ná raiḃ Preston dílis. Ḃí agallaṁ idir é féin, Preston ⁊ Ur-Ṁuṁa, aċt do ṫeip orra aon socaruġaḋ do ḋéanaṁ. Ḃí Eóġan eaglaċ mar ġeall ar Preston. Fuair sé tuairisg i lár na hoiḋċe go raiḃ sé díolta aige. Do ṫoiliġ sé sin páirt do ṫógáil le hUr-Ṁuṁa. Ċuir sé fios ar a ċuid oifigeaċ ċum go dtoileóċaidís leis. Ní ċuirfidís peann ar páipéar dó. Roiṁ lá ar maidin ḃí gaċ niḋ i dtreó ag Eóġan ċum coisg do ċur leis an bfeill. Ḃí uaṫḃás ar Preston. Ṫug sé leit-sgéal éigin uaiḋ, ⁊ do maiṫeaḋ ḋó. Ċuaiḋ Ḃaile Áṫa Cliaṫ as. Ṫug Ur-Ṁuṁa suas an ċaiṫir do náṁaid an Riġ, ⁊ d'imṫiġ sé féin as an dúṫaiġ.

Cuireaḋ Ua Néill go Connaċtaiḃ arís. I dtaoḃ as go ḃfuair Preston arm ḃreáġa, ⁊ go raḃṫas ag meallaḋ na saiġdiúirí ó Eóġan do buaḋaḋ ar Preston go náireaċ ag Cnoc Dúnġáin an 6aḋ lá d'Ḟoġṁar, 1647. Ḃí Cill Ċoinniġ ann soin gan cosaint. Ċaiṫ Eóġan teaċt gan moill. Nuair ṫáinic sé go Cnoc Dúnġáin do labair sé leis na fearaiḃ. Duḃairt sé leó go raiḃ "gaċ aon ċorrán ann soin 'gá iarraiḋ orra sásaṁ do ḃaint amaċ." "Coinniġiḋ le ċéile," ar seisean, "⁊ buaḋfam ar Jones mar ḃuaḋmar ar Monroe." Rinne sé dóiteán ó Ḃaile-Áṫa-Cliaṫ go Droiċeaḋ Áṫa. I dtaoḃ as ná raiḃ leaṫ na saiġdiúirí aige ḃí in aon ċeann do'n dá áit ní leigfeaḋ eagla dóiḃ sméid-eaḋ air. Ní raiḃ i n-Éirinn aon ḟear eile do ḋéanfaḋ a leiṫéid de ġníoṁ. Do ċoimeád sé an áit sin ⁊ do ċosain sé Cill Ċoinniġ ar feaḋ an ġeiṁriḋ, 1647. Ḃí éad ag fir Cille Coinniġ anois le Eóġan, Ḃí eagla orra go gcuirfiḋe an ċoróin air. Do ṫáinig claiḋeaṁ an Tiġearna Tíre Eóġain ċuige ⁊ beannaċt ó'n bPápa. Do toġaḋ é mar ċeann ar na saiġdiúiriḃ i gConnaċtaiḃ. Do ċuir an éad so as a meaṁair iad. Rinneadar connraḋ leis an Tiġearna Inse Cuinn i n-Aibreán, 1648. Ċuireadar fógra amaċ ann soin gá ráḋ gur droċ-ḃuaċaill, Eóġan. D'iompuiġ cinn na saiġdiúirí eile na ċoinniḃ. Ḃí Rinuiccini ar a ṫaoḃ ⁊ gaċ fear eile gur ḃ' fiú áireaṁ na aġaiḋ. Ḃí cúig cinn d'armáilte ċum troda leis. Ċuir sé féin fógra amaċ. Duḃairt go raiḃ sé féin dílis dá leaḃar. Tóg sé suas arm ċum caḃra do ṫaḃairt do Ċaitilicíḃ ḃí fá ḋaor-ḃruid. D'iarr sé orra páirt do ṫógáil leis. Fá ċeann trí seaċt-

ṁaine ḃí deiċ míle fear aige. Do ṫaisbeán sé tréiṫe ċoṁ mór ⁊ ḃí ag ceann fear ariaṁ. Ḃrostuiġ sé ó Ċonnaċtaiḃ go Cill Ċoinniġ. Ḃrostuiġ Inse Cuinn ċum caḃra do ṫaḃairt do'n áit sin. Ċuaiḋ Eóġan indiaiḋ a ċúil ag teiċeaṁ uaiḋ mar ḋ'eaḋ. Leanaḋ é go dian ċum go ndeaċaiḋ sé 'sna cnocaiḃ, ⁊ do rinne léir-sgrios orra ag "Céim Eóġain Ruaiḋ." Do rinne sé iad do ṁilleaḋ ar an gcuma soin go raiḃ sé ullaṁ ċum dul go Cúige Ulaḋ. Ní raiḃ aon tuirse ró-ṁór dá ċuid saiġdiúirí. Nuair ṫáinig an t-am ċuaiḋ sé go Cúige Ulaḋ gan fear do ċailleaṁaint. Nuair ḃí sé ró-ṁaiṫ ḋá naṁaid i bpáirc an ċogaiḋ do ṫos-nuiġeadar ar é 'ṁarluġaḋ. I measg mórán neiṫe duḃar-adar gur ċoimeád sé airgead do fuair sé i gcoṁair na saiġdiúirí. Do triallaḋ a ċúis ⁊ fuaraḋ amaċ i dtaoḃ ar gur órduiġeaḋ an t-airgead do ṫaḃairt dó i gcoṁair na saiġdiúirí ná fuair sé ariaṁ é, nár ṫóg sé ḋó féin pinginn díol fiaċa uaṫa, aċt é 'ḟágáil i gcoṁair airm do ċeannaċ.

Is deacair innsint cionnas ḃí an sgéal ar soin amaċ aige. Do básuiġeaḋ an Rí i Sasana, ⁊ ḃí Cromwell ag teaċt ċuige anall. Ḃí Ur-Ṁuṁa tar éis teaċt ó'n mbainríoġain. Ḃí Eóġan i gcruaḋ-ċás. Ċaiṫfeaḋ sé páirt do ṫógáil le taoḃ éigin aca. Sa ḃliaġain 1649 ḃí mór-ċuid sgríḃinneóraċta idir é féin ⁊ Monk, ⁊ cuireaḋ coingíollaċa Eóġain ós coṁair Cromwell. Ċuir sé sin ós coṁair Ḟeise Sasana iad. Cuireaḋ cosg leó. Ċuaiḋ Eóġan go Doire. Ṫáinic breóiteaċt obann air, ⁊ do cailleaḋ é an 6aḋ lá Saṁna, 1649.

Deirtear go ḃfuair sé niṁ, aċt ní'l aon deiṁne againn air. Dá mbaḋ toil Dé dó maireaċtaint ċum troda le Cromwell, ní fios cad do ṫuitfeaḋ amaċ. Is é tuairim na n-úgdar is fearr go ḃfuiġeaḋ sé an ceann do b'ḟearr air. Ní'l caḃair ḃeiṫ ag caint ar seo anois. Do ṫroid sé go dána ar son na tíre seo. Go dtugaiḋ Dia a luaċ ḋó.

An Dreóilín.

---

## Comórtas II.

An original Composition on any of the following subjects :—(*a*) A Story of any kind except folk-lore ; (*b*) an Historical Essay ; (*c*) an Article descriptive of scenery or of social life in Ireland or elsewhere ; (*d*) a Moral Essay. First Prize, a Gold Medal ; Second Prize, a Silver Medal ; Third Prize, a Bronze Medal. One Competitor (*a*) ; two Competitors (*b*). First Prize, won by "Míoltóg Leaṫair," (*a*)—P. T. MacGinley, Belfast. Second Prize, won by "Mac Ríoġ Éireann," (*b*)—Eamonn O'Neill, Dublin. The Third Prize was not awarded.

[These three Prizes were presented by the proprietors of the *Weekly Freeman*, whose property the successful competitions became.]

## COMÓRTAS III.

Competition in Irish for Juniors (under 16) on "Irish Games." Two Competitors. Prize, £2. Won by "Cailín Deas"—Nora O'Donoghue, Glynn, Carrignavar, Co. Cork. Age, 12½ years, as certified by her father, Denis O'Donoghue.

---

PRIZE COMPOSITION.

---

### CLEASA GAEḊEALAĊA.

Ḃí mórán cleasaiḋeaċt i n-Éirinn fad ó, do réir mar ċualas, aċt ní'l ann aċt fír-ḃeagán anois. Ḃí mórán rainnce ann fad ó naċ ḃfuil ann anois, aċt tá sé 'na ḃeaṫaiḋ fós i measg cuid do na daoiniḃ. D'airiġeas trácht ar "Lá Ḟeil' Pádraig," an "Ḃata Draiġin Duiḃ," agus an "Spailpín Ḟanaċ."

Ḃí an fiaḋaċ i n-árd-ṁeas ag ár sean-sinsear. Ḃíodar an-ċeanaṁail a ḃeiṫ ag imirt cártaiḋe. Ḃíoḋ fonn orra a ḃeiṫ ag imirt cleasaiḋeaċt ins gaċ aon tionól puibliḋe, agus is ann do ċiḋfeá an léimrig agus an t-iomarsgáil, agus gaċ aon t-saġas laoċais ḟearṁala, do réir mar léiġimíd 'sa "Tóruiġeaċt Diarmuda agus Gráinne." Tá mórán do na cleasaiḃ seo ar siuḃal againn fós, agus go háiriġṫe imirt báire, agus tá sé fá árd-ṁeas anois againn.

Ḃaḋ ṁór an meisneaċ do ċuirfeaḋ sé ar duine ḃeiṫ ag éisteaċt le na sean-daoiniḃ ag innsint sgéalta dá ċéile 'á mbeaḋ 'na dtimċeall, agus go mór ṁór dá mbeaḋ bainḟéis nó tóraṁ aca. Ḃeaḋ siad go meiḋireaċ ag an mbainḟéis. Ḃeaḋ siad ag rainnce agus ag aḃrán as Gaeḋilge go breáġ blasda.

Bíonn a ṁalairt de ċleasaiḃ ar siuḃal ag an tóraṁ. Bíonn siad ag imirt "giúirtís na bréige agus giúirtís na fírinne," agus "píobairiḋe," agus a lán cleas eile de'n t-saġas roin.

Ní ḃiḋim-se ag éisteaċt leó aċt go hanaṁ, aċt do réir mar airiġim. Ní raḃas riaṁ ag tóraṁ mar ḃiḋim ag dul ar scoil fós, aċt is minic biḋim-se ag laḃairt Gaeḋilge leis na sean-daoiniḃ.

CAILÍN DEAS.

## COMÓRTAS IV.

Essay in Irish on "Industrial Co-operation in Ireland." Three Competitors. Prize, £5. Won by "An Gearra Glaine"—Timothy Ward, Belfast. Highly Commended, "Míoltóg Leaṫair"—P. T. MacGinley, Belfast.

---

PRIZE ESSAY.

---

### CUR-LE-ĊÉILE I SAOṪAR I N-ÉIRINN.

Tá Éire boċt, agus cad na ṫaoḃ? Do ḃriġ, mar adeir dream de na daoinib a ṫugas aire ḋí, naċ ḃfuil cead ag Éireannaċaib ċum dliġṫeaḋ do ḋéanaṁ ḋóib féin; adeir dream eile, do ḃriġ go ḃfuil Éireannaiġ leisgeaṁail, agus adeir an treas dream, do ḃriġ go ḃfuil iomarca plásuiġeaċda ag Éireannaċaib ar a dtig naċ mbíonn faill aca ar aire ṁaiṫ do ṫaḃairt do na neiṫib seo a raċaḋ i soċar d'á dtír. B' féidir go ḃfuil cuid de'n fírinne ag gaċ dream díoḃ so; aċt pé rud is fáṫ ḋó, is léir do gaċ uile ḋuine go ḃfuil Éire ag dul i n-olcas, go ḃfuil a clann 'ġá tréigint in a míltib agus in a míltib bliaḋain i ndiaiḋ bliaḋna, agus go ḃfuil an talaṁ ag dul ar saoṫruġaḋ ar ṁoḋ gur baoġal go mbeiḋ an tír i n-a fásaċ, muna ndéantar rud éigin le cosg do ċur leis an léirsgrios atá d'á ḋéanaṁ innti.

Naċ iongantaċ agus naċ uaṫḃásaċ an níḋ é Éirreannaiġ do ḃeiṫ ag cur i n-aġaiḋ a ċéile le linn an léirsgris seo do ḃeiṫ ag traoġaḋ a dtíre ḋúṫċais. Naċ féidir dóib rud éigin do ḋéanaṁ le cosg do ċur leis an doċar so, gan puinn d'á ḃfuil de plásuiġeaċd aca do léigint uaṫa. Is féidir, gan aṁras, má's toil leó é. Agus cad é an níḋ é? Is é cur-le-ċéile, nó coṁ-oibriuġaḋ saoṫaraṁail é. Is aois coṁ-oibriġṫe an aois seo, tar ḃárr. Is aois í in a ḃfuair an saoġal amaċ naċ ar a ṡon féin aṁáin maireann duine aċt ar son cáiċ ċoṁ maiṫ céaḋna. Ar an aḋḃar soin, má's mian le duine an saoġal d'éirġe leis, ní fuláir ḋó gluaiseaċd i dteannta a ċoṁarsan.

Is fios do'n tsaoġal gur ḃ' é an t-im Éireannaċ an t-im doḃ' fearr d'á raiḃ le faġáil ar an margaḋ Sacsanaċ tamall o ṡoin. Is fios do'n tsaoġal fós go ḃfuil sé ar an im is measa, beagnaċ, d'á ḃfuil air anois. Is é an sgéal céaḋna é a dtaoḃ neiṫe eile. Do rug na hOllandaiġ agus na Loċlannaiġ buaiḋ orainn i dtaoḃ muic-ḟeóla,

agus na Francaiġ i dtaoḃ uiḃeaḋ. Cad na ṫaoḃ? Adeir scríḃneóir éigin, gurab é an rud is fáṫ ḋó, Éireannaiġ do ḃeiṫ aineolaċ. Measaid gur cóir dóiḃ ḃeiṫ sásta leis na sean-sliġṫiḃ baḋ ṁaiṫ le n-a n-aiṫreaċaiḃ. An ḟaid ṁeasadar na dronga so a luadar ṫuas gur leór dóiḃ na sean-nósa saoṫaraṁla do ḃí ḋ'á gcleaċtaḋ ag a n-aiṫreaċaiḃ féin, níor éiriġ an saoġal leó aċt ċoṁ beag. Ṫugadar fá ndeara gur ġáḋ dóiḃ aṫruġaḋ do ṫaḃairt isteaċ dá mbaḋ ṁaiṫ leó dul ar aġaiḋ. Do rinneadar aṁlaiḋ. Táid anois ar na drongaiḃ is sona d'á ḃfuil ar ḋruim na talṁan. Táid anois ag cur báirr a saoṫair ní hé aṁáin, go dtí an margaḋ Sacsanaċ, aċt fós go dtí na ceinnteáin' againn féin.

Má's mian le Éireannaċaiḃ dul ar aġaiḋ san tsaoġal, agus a sean-ċlú saoṫaraṁail do ṫuilleaḋ ar ais, agus troid do ḋéanaṁ in aġaiḋ na ndrong so ṫuas, ní fuláir ḋóiḃ aiṫris do ḋéanaṁ orra.

Ṫug an saoi Orace Pluncéad, Feirsire, fá ndeara deiċ mbliaḋna o soin dá mbaḋ toil le Éireannaċaiḃ dul ar aġaiḋ, ní fuláir dóiḃ na sean-droċ-nósa do ċur ar gcúl. Ó's ar ḟaoṫaruġaḋ na talṁan atá sliġe beaṫaḋ d'ḟurmór daoine na hÉireann, ṫaisbeán sé dóiḃ gur le cur-le-ċéile, agus le coṁ-oibriuġaḋ intleaċdaċ imeasg sgológ gaċ ceanntair ṫiocfaḋ leó sliġe beaṫaḋ ṁaireaċ do ḃaint de'n talaṁ. Ar dtús ní ḃfuair sé éirdeaċt ṁaiṫ, do ḃriġ naċ ḃfuil sé ar an dream is mó de ṗlásuiġiḃ na hÉireann. Aċt is géarċúiseaċ an duine an Pluncéadaċ agus do réir coraṁlaċda do laḃair sé an ḟírinne; agus dár ndóiġ, is cuma cia laḃras an ḟírinne, is fírinne í. Tá sé buailte isteaċ ar aigniḃ a lán daoine anois aige, go raiḃ an ceart aige. B'éigin dó, áṁ, caint do ḋéanaṁ le deiċ dtíonólaiḃ is dá ḟiċid sul a d'éiriġ leis aon ċumann aṁáin do ċur ar bun. Anois tá trí ċéad ċumann is dá ḟiċid ar bun aige, ar a ḃfuil dá ḟiċid míle sgológ.

Is eaḋ is bun de'n ġluaiseaċd, taisbeánt do na daoiniḃ cionos is féidir leó caḃaruġaḋ leó féin ⁊ cionos tig leó caḃaruġaḋ le n-a ċéile.

Is é an paráisde an point is luġa de'n tír. Cuirtear cumann ar bun ann soin. Taisbeántar do ḃallaiḃ an ċum-ainn gur usa ḋóiḃ ceannac níos saoire, agus díolaḋ níos tairḃiġe iad do ḃeiṫ a dteannta a ċéile 'ná dá mbeaḋ gaċ

ceann aca ag díol agus ag ceannċ dó féin. Is féidir leó fós leis an sliġe seo costas an ḃoṫair iarainn do laġduġaḋ go mór. Rud eile; cuirtear banc paráisdeaċ ar bun i n-iomad d'áitiḃ as ar féidir do ḋuine boċt roinnt airgid d'ḟaġáil go saor agus gan mórán saoṫair. Agus is fios do gaċ uile ḋuine ag a ḃfuil aiṫne ar ár dtír gur mór an sgéal do ḋuine boċt é. Óir go soiċe seo, nuair ṫeastuiġ beagán airgid uaiḋ ní ḟéadann sé é 'ḟaġáil aċt ar feaḋ trí míosa aṁáin, agus beirt do ḃeiṫ 'na n-urruḋas dó. Caiṫfiḋ sé iad so do ḋíol mar ġeall ar a saoṫar. Má's éigin dó an iasaċt d'aṫ-nuġaḋ, caiṫfiḋ sé an rud céadna do ḋéanaṁ ionnos nuair ġníḋeann sé aisioc ar an iasaċt is mó a ċosdas dó 'ná is fiú é. Aċt féadann sé é 'ḟaġáil as an mbanc bparáisdeaċ ar a urruḋas féin mar atá eólas ag foireann gnóṫa an ḃainc air, no ag cuid aca, an ċuid is luġa ḋe.

Nuair ċonnaic na Loċlannaiġ agus na Suidi naċ dtiocfaḋ leó im do ḋéanaṁ go maiṫ an ḟaid do ḃí gaċ duine d'á ḋéanaṁ dó féin is í an ċoṁairle ar ar ċinneadar uaċdar-lanna, agus beartuiġeaċd, agus uirlisiḋe is ealaḋnaiġe is fearr do ċur ar bun. Mar sin rugadar buaiḋ. Is aṁlaiḋ rinneadar na hÉireannaiġ an rud céadna le déiġeanaiḋe. Tá céad cumann is trioċa ar bun aca ċeana. Ní rugadar buaiḋ ar na Loċlannaiġiḃ go fóill aċt deirtear go ḃfuilid ag teannaḋ leo.

Is iomḋa niḋ eile naċ im, agus uibe, agus a leiṫéidí, gur féidir do Éireannaċaiḃ do ċur ar agaiḋ, mar atá obair-láṁaċda. Agus is dóiġ liom go dtig le Connraḋ na Gaeḋilge láṁ conganta do ṫaḃairt. Tá an Connraḋ ag leaṫnuġaḋ. Is féidir do gaċ ball de culaiḋ éadaiġ do ċeannċ 'san mbliaḋain. Má ċuireann sé roiṁe gan aon ċulaiḋ éadaiġ do ċaiṫeaṁ muna ndéantar i nÉirinn é, beiḋ sé ag caḃaruġaḋ go maiṫ leis an druing atá ag déanaṁ a ndíċill ċum soċair a tíre do ċur ar agaiḋ. Tiocfaiḋ leis freagra ṫaḃairt do'n té iarras air "cad í an ṁaiṫ atá insan nGaeḋilig? Ní féidir do ḋuine a ṡliġe ḃeaṫaḋ, nó sgilling do ċur i n-a ṗóca, do ḋéanaṁ aisti." Ḃeiḋ sé ag caḃaruġaḋ leis an druing atá ag féaċaint ar na daoiniḃ do ċoimeád sa mbaile, agus féadann sé taisbeáint do na daoiniḃ gur "i dteannta a céile is treise sinn."

AN GEARRA GLAINE.

## Comórtas V.

Short Essay in Irish on "What Qualities help to build up a really Noble Nation." One Competitor. Prize, £2 2s. (presented by Miss E. Skeffington-Thompson) not awarded. The winners of former prizes for Prose Compositions were debarred from competing for this prize.

---

## Comórtas VI.

Essay in Irish on "What Wales can teach Ireland as to the preservation of Celtic Speech." Four Competitors. Prize, £5 5s. (presented by Mr. Lionel Johnson).

Won by "Míoltóg Leaṫair"—P. T. MacGinley, Belfast.

---

PRIZE ESSAY.

---

# An Múnaḋ ḃeireann Breatain, .i. Muintear Ḃreatanaċ, d'Éireannaċaiḃ i dtaoḃ de a dteangaiḋ ḋúṫċais do ċoiṁéad beó.

Ní'l aon níḋ ḃainear le teangaiḋ do ċoiṁéad beó naċ dtig le Breatanaċaiḃ 'ṁúnaḋ d'Éireannċaiḃ, óir ċongḃaiġeadar siad-san a dteanga beó agus ní mór ná go ḃfuil ar dteanga-ne caillte againn. Agus ní fuláir dúinn ar dtús 'ṫabairt fá ndeara go raiḃ sé i ḃfad ní ba ḋeacaire do na Breatanaċaiḃ do ċur in aġaiḋ Ġallḋaċais na Sacsanaċ do ḃí, ar feaḋ na céadta bliaḋan, ar tí iad do ṡlugaḋ suas agus a dteanga do ṁúċaḋ, ioná do ḃí sé ḋúinne. Ní'l i muintir Ḃreataine uile, in a dtír féin aċt 1¾ milliúin, agus is éigin dúinn an méid Breatanaċ atá taoḃ ṫall de'n teórainn i Monmot-sír d'áireaṁ isteaċ leó leis an méid seo féin do ḋéanaṁ suas, agus ní'l, is baraṁail liom, milliún aṁáin eile de'n ċineaḋ sin ar ṫalaṁ an doṁain má ḟuigfimíd amuiċ as an gcúntas a sean-ġaoil atá sgapṫa tríd an mBreatain Ṁóir, an mBreatain Ḃig, agus Éirinn. Tá muintear na hÉireann beagnaċ na gcúigear milliúin 'san mbaile, agus tá, b'ḟéidir, fiċe milliún d'ar gcineaḋ tar lear. Má's féidir le cúpla milliúin de ċineaḋ Ḃreatanaiġ a dteanga ḋúṫċais do ċoiṁéad beó naċ mór an náire do ċineaḋ gurab cúig ar ḟiċid milliúin iad, naċ dtig leó greim do ċongḃáil ar a dteangaiḋ ḋúṫċais, aċt gur éigin dóiḃ teanga iasaċta do ċur i ḃfeiḋm ionnas gur ionráiḋte leó indiu gur "cineaḋ labarṫa Sacsbéarla" iad.

Dá bárr ar so áitiġmíd-ne tír atá dealuiġṫe ó'n mBreatain Ṁóir. Tá an ṁuir ṁór ṫart timċeall orainn, agus ní féidir le Sacsanaċ nó le Danair d'aon tsaġas

teaċt d'ár gcoṁair gan galar mara d'ḟulang ar a laġaḋ, agus treimhse do ċaiṫeaṁ ar ḃórd luinge. Ní ionnann 'sa' ċás do Ḃreaṫanaċaiḃ. Ní'l aon teóra idir Ḃreatain agus Sacsain aċt aḃa, nó sliaḃ, nó claiḋe teórann níos suaraiġe 'ná ceaċdar aca, agus tig le Sacsanaċaiḃ teaċt go soċarać ar ḃórd traen go dtí 'n áit is iargcúlaiġ, beagnaċ, san mḂreatain.

Ní'l fós riaġal na Sacsan suiġte ċoṁ hiomlánaċ orainne is atá sé ar na Ḃreaṫanaċaiḃ. Ḃí saor-ḟeis againn i n-Éirinn go nuige céad bliaḋna ó ṡoin, agus ní raiḃ feis ag na Ḃreaṫanaċaiḃ ó ṫáinig siad fá ċeannas na Sacsan. Tá fear ionaid an ríġ i n-Éirinn, agus seórt Cúirte aige, rud naċ raiḃ i mḂreatain ó'n aimsir ḟadó. Is fíor go ráiḋtear flaiṫeas leis an mḂreatain, aċt ní'l aon stáid flaiṫeaṁail aici, agus is é mac Ḃanríoġna na Sacsan atá 'na ḟlait ar Ḃreatain. Tá an iomad ḃórd no ḃuiḋean i n-Éirinn le gnóṫaiḃ éigin ḃainear le hÉirinn do stiúraḋ, mar atáid Ḃórd Múinte, Ḃórd Oibriġṫe, Ḃórd Riaġaltais Áiteaṁla, agus a mac-a-saṁla eile, agus tá breaṫaṁain agus dliġṫe againn naċ mbaineann leis an mḂreatain Ṁóir. Aċt ní aṁlaiḋ do'n Ḃreatain. Tá sí ceangailte go dian le Sacsain, agus tá dliġṫe Sacsanaċa ann deirear gur roinnt de Ṡacsain an Ḃreatain. Tá Eaglais na Sacsan 'na hEaglais dlisdeanaiġ i mḂreatain mar an gcéadna; agus is iad na breaṫaṁain céadna ḃeirear dliġeaḋ uaṫa i Sacsain agus i mḂreatain.

Is fíor go deiṁin go ḃfuil an Ḃreatnais dá múnaḋ ins na sgoltaiḃ i mḂreatain anois, rud naċ ḃfuil déanta ar son na Gaeḋilge ins na sgoltaiḃ i n-Éirinn, aċt is le fíor-deirionnaiġe déantar an méid seo i mḂreatain, agus níor rinneaḋ é go raiḃ an teanga slán sáḃáilte gan ċead do na sgoltaiḃ.

D'aiṁḋeóin gaċ uile ḃaic agus leaṫtruim d' imireaḋ uirri tá an Ḃreatnais beó fós agus do réir cosaṁlaċta béiḋ sí beó go deireaḋ na dála, no go bruinne an ḃráṫa. Is ag fás, iomorro, agus ag dul i dtreise atá sí.

Do réir áiriṁe na ndaoine 'san mbliaḋain 1891 ḃí 1,776,405 daoine i mḂreatain, agus i Monmotsir; ḃí 759,416 aca do labair Sacsḃéarla, 508,036 do labair Ḃreatnais, agus 402,253 do labair an dá ċuid. Rinneaḋ saġas

áirṁe 'san mbliaḋain 1896 ar na Breaṫanaċaiḃ taoḃ amuiċ de Ḃreatain labras an Ḃreaṫnais agus fuarṫas go raiḃ 28,000 i Lónduin 27,750 i Liḃerpoll, agus 160,000 in áitiḃ eile i Sacsain, 200,000 in Ameriocá agus ní'l aon ċúntas ar a bfuil de Ḃreaṫanaċaib taoḃ amuiċ de na háitiḃ seo. Ag cur na n-uimreaċ úd, le ċéile ġeiḃmíd suas le millún go leiṫ de Ḃreaṫanaċaiḃ labras Breaṫnais 'san doṁan indiu, beagnaċ an oiread daoine is atá de áitiġṫeóiriḃ 'san mBreatain.

Ní beag an méid seo ag cruṫaḋ dúinn go bfuil an Ḃreaṫnais beó fós, aċt tá tuilleaḋ fiaḋnuise againn ar an niḋ céadna. Craoḃsgaolaḋ agus tugaḋ amaċ 8,425 leaḃra san teangaiḋ Ḃreaṫnaise ó'n mbliaḋain 1801 go nuige na bliaḋna 1895 .i. 890 san bficid bliaḋna roiṁ 1821, 1,670 ó ṡoin go nuige na bliaḋna 1841, 2,065 ó ṡoin go dtí 1861, 2,195 ó ṡoin go dtí 1881 agus 1605 ó ṡoin go dtí 1895. Ċídtear ó na huimreaċaiḃ seo go bfuil uiṁir na leaḃar ag méaduġaḋ gaċ lá. Tá dá irisleaḃar coigeísreaċ cloḋḃuailte ar Ḃreaṫnais 28 irisleaḃair míosaṁla, agus dá ċeann ṫigeas amaċ gaċ ráiṫe; agus tá 25 páipéir nuaḋaċta cloḋḃuailte ar Ḃreaṫnais, agus díoltar ó 1,500 go 2,300 cóip de ġaċ ceann aca. Adeir uġdar éigin Breaṫanaċ .i. Beria Guinne Evans, gur ċosnuiġ aon leaḃar aṁáin Breaṫnaise £18,000 le na ṫaḃairt amaċ, agus ġur rinneaḋ bireaċ ar an airgead úd do 'n druing do ċraoḃsgaoil é do ḃárr ar an gcéad ċostas; agus adéir an t-uġdar céadna gurab fiú £200,000 gaċ bliaḋain an méid litirḋeaċta cuirtear amaċ 'san mBreaṫnais.

Tá Árd-sgoil aontuiġṫe i mBreatain in a bfuil trí coláisdí agus i ngaċ ċoláisde aca, .i. ag Aberistbuit, ag Beannċor agus ag Caṫair Duiḃ tá caṫaoir Breaṫnaise .i. ollaṁ ċum na Breaṫnaise do ṁúnaḋ, agus tá caṫaoir eile i gcoláisde naoiṁ Ḋáiḃi i Lampeter atá ceangailte le hÁrd-sgoltaiḃ Ocsford agus Cambridg.

D' ḟiosruiġeas go deirionnaċ de Ḃreaṫanaċ ṁúinte caidé mar coiṁéadaḋ beó teanga na Breaṫnaise agus ag so mar d'ḟreagair sé orm:—

"'Sé feaḃas na teangaḋ féin agus feaḃas na litirḋeaċta ata innti ċoiṁéadas beó í. In a ḋiaiḋ sin do ġnío

sgoltaċa Doṁnaiġ í do ċoṫuġaḋ agus do sgapaḋ agus do leaṫaḋ. Fós tá litirḋeaċt ḃeó ag imṫeaċt do ṡíor imeasg na ndaoine agus dá cleaċtuġaḋ aca, agus congḃaiġeann so an teanga gan truailliuġaḋ, gan briseaḋ suas 'na canaṁnaiḃ nó in a béarlagaraiḃ. Sliġe eile in a ċoiṁéadtar an teanga beó tré na hEisteddfodan nó feiseannaiḃ litirḋeaċta agus ceóil, lena gcomórtasaiḃ i ḃfiliḋeaċt, i gceól agus in Ealaḋnaiḃ eile, do cuireaḋ ar bun ins na bailtiḃ móra ar feaḋ flaiṫis na Breataine, agus i gcuid de na caṫraċaiḃ móra i Sacsain agus 'san Americá. Aċt ní'l áḋḃar aṁáin eile ġníos oiread leis an teangaiḋ do ċoiṁéad beó is ġníos an cleaċtaḋ leantar i mḂreatain féiḋm do ḋeanaṁ do'n teangaiḋ fá'n teaġlaċ 'san mbaile, óir ní féidir go mbéaḋ beaṫa ċruinn i dteangaiḋ ar biṫ muna dtráċtar í go réiḋ agus go blasda agus do ġnáṫ 'san mbaile. Is teist é d'ḟeaḃas na teangaḋ go ḃfuil sí dá labairt fós tar éis gaċ leaṫtruim agus gaċ géirleanaṁna d'imireaḋ uirri ar feaḋ ḋá ṁíle bliaḋain. Ar ḃéal oide nó ollaṁan ḃrosduiġeann sí ċum tír-ḟeirc, agus ní'l téist níos fearr ar so 'ná go ḃfuil sí dá labairt ag milliún go leiṫ daoine ar feaḋ an doṁain, agus go ḃfuil cuma uirri go maireoiḋ sí agus go méideóċaiḋ sí imeasg geinealaċ naċar geineaḋ fós."

D'éist mé le spéis ṁór leis an mḂreaṫanaċ ag molaḋ a ṫeangaḋ.

Labrann an t-ollaṁ mór-intleaċtaċ úd, .i. Kuno Meyer, go binn-ḃriaṫraċ ar ṫír-ḟearc agus árd-ṁeanmain na mḂreaṫanaċ :—

"Labraid gaċ sliaḃ agus gaċ gleann, gaċ aḃa agus gaċ loċ, agus fós gaċ cloċ 'san tír le Breaṫanaċaiḃ mar do labair le geinealaiġiḃ do-áiriṁe dá sinnsearaiḃ, tré na ainmneaċaiḃ féin, tré na sean-sgéaltaiḃ ḃainear leó, tré na dántaiḃ ṁolas iad, go ḃfuil an tír uile biṫ-ḃeó le tuile seanċusa náisiúnta ag corruġaḋ croiḋe agus ag bogaḋ meanman an Ḃreaṫanaiġ is luġa agus is deireannaiġ i mḂreatain. B'iongantaċ an niḋ é an spiorad buan-seasṁaċ náisiúntaċ so ar feaḋ na tíre uile, níor airiġeas a leiṫéid in áit ar biṫ eile, agus b'é gan amras do ċoiṁéad a náisiúntaċt fá ḃriġ agus fá ṫreise. Ḃí breis ar ṁíle bliaḋain ann ó ṫóg Offa a ċlaiḋe, aċt do ḃí

go nuige an lae indiu, beaṫa náisiúntaċ ċom saor is ċom cruinn ar an taoḃ abus de'n ċlaiḋe is do ḃí ar an taoḃ ṫall."

Ḃíos féin 'mo ċoṁnuiḋe seal i mḂreatain imeasg na mḂreatanaċ agus féadaim a ráḋ gur fíor gaċ uile niḋ aduḃairt na n-ugḋair úd i dtaoḃ de spiorad, meanmain agus tír-ṡearc na mḂreatanaċ. Is iomḋa sompla ċonnaic mé, agus fós ċualas iompáḋ air, ar dísle na mḂreatanaċ dá dteangaiḋ, agus mar leanann siad di cibé áit 'san doṁan in a ḃfuilid. Ag so alt léiġeas i bpáipéar nuaḋaċt go deireannaċ ṫaisbeánas sompla ar an niḋ céadna:—

"Ar seaċt sgolta déag 'san dtuaiġ Ḃreatanaiġ i bPatagónia múintear sé cinn déag aca i mḂreatnais tré béal-oideas. Tá ainmneaċa áite Ceilticeaċa aca i Tréleiú agus Port Madruin. Tá a bpáipéar seaċtṁaineaṁail cloḋ-ḃuailte i mḂreatnais, gan aċt a hoċtṁaḋ cuid de in a leigtear Sacs-béarla, nó Spáinnis. Agus déantar díospóireaċda imeasg buiḋne riaġalta na mbailte tré Ḃreatnais, aċt go gcuirtear síos cúntas air i Spáinnis." Cá ḃfuil an buiḋean Ġaeḋalaċ i bPatagónia no níos coṁgaraiġe dúinn ġníḋeas an méid sin ar son na Gaeḋilge? Cé ṁéad Cóṁairle condae, no coṁairle áite i n-Éirinn ag déanaṁ a gnóṫa ar Ġaeḋilig?

Measaim féin go ndeárna Creideaṁ na mḂreatanaċ mórán leis an teangaiḋ do ċoiṁéad beó. Ḃí an teanga dá claoiḋ go mór i dtús na hoċtṁaḋ aoise déag. Ba hé fá'n aimsir sin d'eiriġ Seaġán *Wesley* agus do ċuir aṫruġaḋ mór ar Ċreideaṁ na Sacsanaċ. Leanadar na Ḃreatanaiġ go mór é, agus ṫáinig de sin gurab Easaontuiġṫeóirí, no *Dissenters* iad beagnaċ go huile. Laḃradar na cléir nuaḋa do ṫáinig isteaċ i n-aimsir *Wesley* Ḃreatnais lena ndaoiniḃ, rud naċ ndeárnadar na cléir Gallda d'Eaglais na Sacsan. 'San mbliaḋain 1892 ḃí 3,571 séipeil 'san mḂreatain agus in 2,858 díoḃ so ba í Ḃreatnais do ḃí i ḃféiḋm 'san urnaiġe, 'san aḋraḋ, agus 'san teagasg agus seanmóireaċd. Agus is aṁlaiḋ do ḃíoḋ i ḃfad ní ba ṁó daoine i láṫair ins na séipéiliḃ in ar laḃraḋ Ḃreatnais 'na ḃíoḋ ins na séipéiliḃ in ar laḃraḋ Sacs-béarla.

Do ḃárr ar na séipéiliḃ bíonn sgoil ar bun Dia Doṁnaiġ, ag gaċ séipéil, agus ní hé aṁáin go múintear

Creideaṁ do na daoiniḃ ṫéiḋeas ionnta aċt múintear leis an teanga Ḃreatnaise agus léiġtear paipéir agus déantar díospóireaċt as Ḃreatnais. D'éistear go minic le pobal Ḃreatanaċ ag urnaiġeaḋ agus ag seinnm salm 'san mḂreatnais agus giḋ naċar ṫigeas mórán dá raiḃ siad do ráḋ ċuir sé aoiḃneas mór orm a ḃeiṫ ag éisteaċt leó.

Tá spéis ṁór ag na Ḃreatanaċaiḃ i gceól, agus ní'l baile dá luġa 'san ḃFlaiṫeas naċ ḃfuil buiḋean ċeóil ann. Ċongḃaiġeadar ceól agus litriḋeaċt agus sean-stáir na tíre na daoine ó ḃeiṫ ag rodar go ró-ṫiuġ indiaiḋ saiḋḃris agus maoine saoġalta mar atá cuid ṁór de ḋaoiniḃ na hÉireann. Ní hionnann sin le ráḋ gur leigeadar na Ḃreatanaiġ ar leaṫtaoḃ go neaṁṡuimeaṁail a ngnó saoġalta. Ní heaḋ go dearḃṫa, agus ní'l áit eile ins na tíorṫaiḃ seo 'na ḃfuil na daoine ċoṁ compórtaċ agus ċoṁ saiḋḃir is tá siad 'san mḂreatain. Go deiṁin is iomḋa uair nuair cluinim daoine aineólaċa i n-Éirinn ag tráċt go tarcuisneaṁail ar an nGaeḋilg agus ag cur in a haġaiḋ, gur bac í ar a ngnó, agus gur éigeantaċ ḋúinn Gall-ḃéarla d'ḟoġluim agus Gaeḋilg do ṫréigint, ba ṁian liom iad do ṫaḃairt liom go dtí na gleanntaiḃ áilne, agus go dtí na tuaiṫiḃ mianaċa, i mḂreatain, go bfeicfeaḋ siad saor-ċineaḋ naċ ḃfuil, go minic, focal Gall-ḃéarla in a gceannaiḃ, agus mar do ṫig leó teaċt i dtír go sár-ṁaiṫ agus ar ḟeaḃas gan é.

Do ṡeasadar na Ḃreatanaiġ go dian dá dteangaiḋ, agus ċuireadar suas d' í ṫréigint, agus tá an coṁarṫa sin orra indiu. Is saor-ċineaḋ iad gan géilleaḋ d'éinneaċ. Giḋeaḋ go ḃfuilid fá riaġaltas na Sacsan ní'lid 'na Sacsanċaiḃ, agus ní áireaṁtar iad mar "ċineaḋ labarṫa Sacs-ḃéarla," mar déantar go ró-ṁinic linne. Agus fós táid sona, soirḃeaċ. Ní'l slioċt eile ins na tíorṫaiḃ seo atá ċoṁ saiḋḃir leó. Mar is cineaḋ dá ṫeangaḋ iad, cuid ṁór aca. Táid níos cliste agus níos inntleaċtaiġe 'ná daoine ag naċ ḃfuil aċt aon teanga, le gnó ar biṫ do ċur ċum tosaiġ.

Anois ó ċoncamar an méid do rinne na Ḃreatanaiġ is mitid dúinn fiafruiġeaḋ cad mar is cóir dúinn leanṁain in a gcoiscéimeannaiḃ i dtaoḃ de'n teangaiḋ. Tá níos mó áḋḃair againne leanṁain go dlúṫ, dílear dár dteangaiḋ 'ná tá aca-san. Is cineaḋ sinn atá dealuiġṫe ó ċineaḋ ar

biṫ eile aṁail na Breaṫanaiġ, agus go mór-ṁór ní Sacsanaiġ sinn. Támaoid fós níos easaontuiġiġe do réim na Sacsan 'ná táid ná Breaṫanaiġ, agus níos seirḃe in a haġaiḋ. Tá ar ndeóraiḋiḋe eascáirdeaṁail do ċloinn Sacsan, mar b'é riaġal na Sacsan do ḋíḃir ar fúd an doṁain iad: giḋeaḋ is ait an rud é le ráḋ go méidiġeann siad cáil agus clú na Sacsan, mar laḃrann siad Sacs-ḃéarla agus ceannuiġid go minic leaḃra agus páipéir Sacs-ḃéarla. Áirṁiġtear iad mar "cineaḋ laḃarṫa an t-Sacs-ḃéarla," agus is fíor go ḃfuilid de'n druing sin.

Anois cad iad na sliġṫe in a dtig linn na Breaṫanaiġ do leanṁain ag coiṁéad ar dteangaḋ? Is ró-ċinnte naċ dtig linn Creideaṁ úr do ċur ar bun, agus mar atá an teanga Gaeḋilge caillte ag mórán mór d'ár gcléireaċaiḃ ní dóiġ liom go mbéiḋ seanmóirí nó teagasg as Gaeḋilig coitċeann 'san tír go mbéiḋ an teanga beó nó marḃ gan iad. Ní'l sgoltaċa Doṁnaiġ do'n ċineál úd againn aċt a hoireaḋ, óir áit ar biṫ in a ḃfuil sgoil Doṁnaiġ ar bun in Éirinn is ag múnaḋ Creidiṁ bíonn siad do ġnáṫ, agus gan áird aca ar ar dteangaiḋ. Aċt tá an iomad sgoltaḋ ar bun anois ag Connraḋ na Gaeḋilge, cuid aca ar an Doṁnaċ agus cuid naċ ḃfuil, agus táid ag déanaṁ oibre de'n tsaġas céadna do-ġníd sgoltaċa Doṁnaiġ i mBreaṫain. Is éigeantaċ dúinn go leanamaois do léiġeaḋ mar do rinne ar sinnsear, agus mar do-ġníd na Breaṫanaiġ do ġnáṫ. Féaċ mar ċaiṫid airgead ar a litirḋeaċt! Nuair atá ar ndaoine-ne toileaṁail ċum ḋá ċéad míle púnt do ċaiṫeaṁ ar litirḋeaċt Gaeḋilge gaċ bliaḋain béiḋ an báire linn. Caiṫfimid ar mbróḋ do ṫógḃáil i dtaoḃ de ar dteangaiḋ agus árd sbiorad náisiúntaċ agus tír-ḟearcaċ do leaṫaḋ i measg ar ndaoine. Is miṫid dúinn sgéala do ṫaḃairt dár ndeóraiḋiḃ ċoṁ maiṫ le d'ár sean-ṁuintir 'san mbaile, naċ ḃfuilid aċt ag caḃruġaḋ lena sean-náiṁdiḃ ċoṁ ḟad is laḃrann siad Sacs-ḃéarla. Laḃramaois an teanga do ġnáṫ 'san mbaile, óir is é gnáṫ-laḃarṫa na teangaḋ ins na teaġlaiġiḃ ar fúd na tíre is mó ċoṫuiġeas an Breatnais.

Tá ar ḃfeiseanna 'gá leanṁain dluṫ go leór i lorg Éisteddfodan nam Breaṫanaċ, agus is é mearaim féin go ḃfuil siad níos tairḃiġe do'n teangaiḋ, mar naċ mbaineann siad go mór le ceól nó le healaḋnaiḃ eile.

Tá sé soiléir go leór as an méid adubramar ċeana go bfuil buiḋean Ċonnarta na Gaeḋilge ag leanṁain *mutatis mutandis* do ṡompla na mBreatanaċ. Ní'l againn aċt do ċur leis agus tuilleaḋ Éireannaċ d'ḟagáil le hobair an Ċonnarta do ċur ar aġaiḋ.

Focal eile sul ċríoċnóċaiḋ mé an páipéar so, agus baineann an focal sin leis na sgoltaiḃ. Tá go leór daoine i n-Éirinn ag a bfuil an ġáir báiḋte do ḟíor ar a mbéalaiḃ go gcaitfiḋ na sgoltaċa an teanga do ṁúnaḋ nó nár bfuláir di bás d'ḟagáil. Dearbuiġeann sompla na mBreatanaċ dúinn gur taoḃ amuiċ de na sgoltaiḃ caiṫfear caṫ na teangaḋ do ṫroid.

Ag so mar ċuiḋiġ na sgoltaċa leis an mBreaṫnais, do réir uġdair ar aiṫsgríoḃas uaiḋ ċeana.

'Ní hé aṁáin gur ṫeip ar na sgoltaiḃ coitċeanna 'san bFlaiṫeas na páisdí do ṁúnaḋ ċum leiġte a dteangaḋ dílse, aċt ċuireadar ar leaṫtaoḃ an uirlis ṁúinte seo, agus suas go dtí seal gearr ó soin rinneadar ní hé aṁáin í do ċur ar gcúl aċt do ċoisg siad ar fad uirri. Cuireaḋ oidí aineólaċa Sacsanaċa ag múnaḋ páisdeaḋ naċ raiḃ focal Sacs-Béarla 'na gceannaiḃ. Ní ba ṁeasa 'ná sin, leigeadar oidí dúṫċaiseaċa orra féin aineólas do ḃeiṫ orra i dtaoḃ de a dteangaiḋ dúṫċais, agus do ċuir ar bun dliġṫe 'san sgoil tré ar smaċtuiġeaḋ páisde ar biṫ do laḃair tré Ḃreaṫnais. Gaċ uile sciúraḋ agus scuidéir, gaċ uile ṁíniuġaḋ na gceaċt, gaċ uile ḟuagairt ó na máiġistriḃ, tugaḋ iad go huile i dteangaiḋ do ḃí coigcríoċ do ṁór-ṁór na bpáisdeaḋ."

Sgríoḃann an n-uġdar mórán eile de'n tseort céadna. Measfá gur ag tráċt ar Éirinn atá sé. Aċt leanadar na Breatanaiġ dá slíġe féin agus nuair do ċonnaic Ceannas na tíre naċ raiḃ atruġaḋ de roġa aca, agus go raiḃ an Ḃreaṫnais ag fás dá aiṁdeóin, rinneadar an cleas úd do ċonnaic Maeldúin agus a ċompánaċa ainṁidí do ḋéanaṁ ar an oileán draoiḋeaċta, .i. iompuiġeadar bun ós cionn i dtaoḃ istiġ dá gcroiceannaiḃ agus ċuireadar múinteaċas Breaṫnaise ar bun ins na sgoltaiḃ. Siúd mar ḃéas an sgéal ag sgoltaiḃ i n-Éirinn. Nuair ḃéas an Ġaeḋilig sáḃáilte gan cead do na sgoltaiḃ, cuirfear ar bun múinteaċas Gaeḋilge ionnta, agus ní'l aon aṁras orm ná go

mbéiḋ Coláiste na Tríonóide féin ag sodar in ar ndiaiḋ ag cabruġaḋ linn an Ġaeḋilg do ṁúnaḋ i ndeireaḋ tiar tall nuair naċ mbéiḋ aon ḟéiḋm againn léiṫe.

Tá sompla na mBreatanaċ díreaċ romainn. Leanamaois é go croḋa, agus béiḋ an báire linn.

MÍOLTÓG LEAṪAIR.

---

## COMÓRTAS VII.

An Original Song in Irish to a specified air. Five Competitors. Prize, a Gold Medal, known as "The Edward Bunting Memorial Prize" (presented anonymously, per Miss Annie W. Patterson, Mus. Doc.). Won by "Tórna an Ġleanna"—Tadhg O'Donoghue, Dublin. Highly commended, "An Ríġ Donn"—D. O'Lehane, Forest Gate, London; "Doṁnall na Cásga—Daniel O'Connor, Cullin, Millstreet, Co. Cork.

---

**Prize Song.**

---

### AN TÚIRNE LÍN.

Fonn: "An Súiste Buiḋe."

Gléas G. Go héadtrom aeraċ.

{ :s . f | m :-:m | d : r : m | f : - : f | f :-: r | d : m : s | f : m : r }
1. Ó! a...réir im' aig..in' a' smúin....eaḋ bíos mar cuireaḋ le Gallaiḃ i
2. Aċt tá'n saoġal ar casaḋ 'san ċúirt 'na suiḋe 'Gur fillfiḋ na flaṫa 'na

{| d : - : d | d :-: r | m : - : m | d : r : m | f : - : f | f : - : r
gcuṁangas sinn An léir....sgrios leaṫan a Dúiṫ.....iḋ Ḟinn ar
gcuṁaċta' 'sír is éar.....gaiḋ glanfaid na búir tar tuínn is

{| d : m : s | f : m : r | d : - : d | d : - : ‖
bruinnealaiḃ taṫuiġṫ' an túir....ne lín
tiocfaiḋ i gceannas an túir....ne lín

CURFÁ.

{ : f | m : f : s | s : l : t | d¹ : t : l | s : - : f | m : f : s | s : l : t }
Ní ċuirfeam-na fearḋ' orainn barraċ ná líon na druinge seo Sasan ná

{| d¹ : t : l | s : l : t | d¹ : - : d¹ | d¹ : s : m | f : - : f | f : - : r }
feadair cad oireann dúinn Tréig...sam fairsinn nár dúṫ....ċas linn is

{| d : m : s | f : m : r | d : - : d | d : - : ‖
beam-na le hainnir' an túir...ne lín

III.

Beiḋ bréid d'á caiteaṁ go flúirseaċ mín
Is culaiḋṫe deasa ḋí 'nnsúd ar díol
Beiḋ léine leatan um Ṡaṁain d'á sniġe
Do Ṁiceal ag Anna 'san túirne lín.

IV.

Beiḋ sgaoḋ beag bairrḟionn ó Ḋún-na-gCíor
Ag Muirinn ní Ċeallaiġ 'san rúm sain síos
Le séisse ċairdiṁ ag cúmaḋ laoiḋe
'S gaċ duine 'ca 'n-aice le túirn' a' sniġe.

V.

Beiḋ éadaċ breac ag Conċobar 'gá ḟiġe
Beiḋ muilinn gan stad ar gaċ srúill arís
Tá gléasa 'leictreaċa ċugainn ag tíoċt
Má ċliseann a casaḋ 's an túirne lín.

I leabar an tSeóḃaiḋiġ .i. "Ancient Irish Music" ar an gcúigṁaḋ leatanaċ de, is eaḋ fuaras fonn an aṁráin seo.

TÓRNA AN ĠLEANNA.

## COMÓRTAS VIII.

An Original Poem in Irish, on any subject, and not exceeding 200 lines. Prize, £3. Two Competitors. No award.

## COMÓRTAS IX.

An Original Piece in Irish, suitable for recitation—prose or poetry. Five Competitors. Prize, £3. Won by "Doṁnall na Cásga"—Daniel O'Connor, Cullin, Millstreet, Co. Cork. Highly commended, "Tórna an Ġleanna"—Tadhg O'Donoghue, Dublin; "Míoltóg Leatair"—P. T. MacGinley, Belfast.

PRIZE POEM.

## CAOINE ṖÁIRNELL.

I.

'Sé cuṁa mo ċroiḋe, 'gur diṫ na hÉireann,
An leoṁan do sgaoil gan ṁoill ár ngéibeann,
An laoċ mear-ṁeamnaċ, treasaṁail, tréiteaċ,
Mo léan! gan tasaḋ 'san talaṁ go tréit-lag.

II.

Fear léiġeanta, líoṁṫa, croiḋeaṁail, croḋa,
Nár ġéill do Ġallaiḃ i gcaismirt ná i gcoṁrac,
Aċt a' sgapaḋ na daoirse de Ġaeḋal, ḃoċt, ḃrónaċ,
'S a' taḃairt talaṁ gan ċíos do'n ḃuiḋin mí-ṫreóraċ.

III.

Bile de'n ċrann nár ċrom ċum Seóirse,
Do ḟeasaṁ go teann i ḃfoġar na Fóḋla,
'N-aġaiḋ dream an ḟill do ṁill go deó í,
Mo léan-sa fann, an ceann d'aiṫ-beóḋoċaḋ í.

IV.

Rí gan ċoróin, ar ḟód glas Éireann,
Rí fá ḋó, ar ṗór ċlann Éiḃir,
Rí gan gó, ċuir cóip an éirliġ
Ag criṫ 'na mbrógaiḃ, mo ḃrón! fá (a) éagaḋ.

V.

Ó d'éag ar laoċ tá Éire buaiḋearṫa,
Níl teas ins a' ġréin 's an spéir go suaite,
Níl ceól ag éanlaiṫ, níl sgléip ná suairceas,
Ná solas 'sa' rae, aċt an saoġal faoi ḋuairceas

VI.

Faoi ḋuairceas doiṁin mo ġreim duḃ-ḋóiġte,
Ar gcamṫaiḋe deaġailte gan feiḋm lag-leónta
I ḃFeis na Sacsan gan acfuinn ċum gnóṫa,
Aṁail scata caoraċ gan maor dá seólaḋ.

VII.

'Siad faol-ċuin Sacsan do ṁasluiġ go géar é,
Ar ṁaiṫe le-n' anam gérḃ annaṁ a ġéillid
Do Rí na n-aingeal do ċeannuiġ go daor iad,
Aċt póit is peacaḋ 's na haiṫeannt' dá réabaḋ.

VIII.

Níor ḃ' iongnaṁ Galla-ṗoic Sacsan ag sgrúdaḋ
Diaḋaċt' do Éirinn, tír éigse 's uġḋar,
Cliar is naoṁ, is gaċ n-aon ba ṁúinte
Ag foġluim deaġ-ḃéas ó ċlaon-ḟlioċt Liútair.

IX.

Cá'rḃ iongnaṁ aicme na Breatain' dá ṫraoċaḋ,
Aċt pór na Banba dá ċartaḋ ċoṁ géar leo,
Dá ċlaoiḋ', dá ġreadaḋ, dá ġearraḋ, 's dá ċéasaḋ,
Go ḃfuaraḋ marḃ é i ḃfad ó-na ġaolaiḃ.

X.

Cá ḃfaġam' curaḋ doḃ' ursa le Gaeḋealaiḃ,
Cá ḃfaġam' ceannurraḋ i n-ionaḋ an tréin-ḟir,
Cá ḃfaġam' saoi 'san t-sliġe d'ár dtreóraḋ,
Do ḃris cam-ḋliġe 'gus feall-sliġe 'n ḟóirnirt.

XI.

Mar ṁeasaim do meallaḋ an t-aicme seo tréig é
Le mór-ċuid bladair is geallaṁnaiḋ' bréagaċ'
Cad tá aca a ḃarra aċt anacar 's éiteaċ
'S iad féin ag stealladh 's a' ḟeallaḋ 'r a ċéile?

XII.

Do ġeall Uilliam mór, aċt ár saoi do ṫréigean,
A ṫaḃairt arís dúinn riġeaċt na hÉireann,
Aċt nuair fuair an cuireat, ár máḋ maiṫ traoċta,
D'ḟúig sgamall a raḃarc, is treiġid a ċlaon-ċorp.

XIII.

Do ċuir ċuġainn eaċaire mar ċeannairt na réise,
Fear gan ċeann, gan ṁeaḃair, gan éifeaċt
Tiġearna tacair na laḃarṫa baoṫaċ
'S a smuainte ar Ládas, ráis is béiṫe.

XIV.

Do ċuir anall ċuġainn árd-rún-ċléireaċ,
Fear gan ċroiḋe, gan ċreideaṁ, gan daonnaċt,
Le briaṫra' feallsa, do ṁeall na daoine,
Is ṫug croċ is gad do'n ḟear nár ṫuill iad.

XV.

Do ġeall sé dúinn-ne ar ṫeaċt an-réim do,
Gaċ dliġe dá ḟeaḃas do ċeapaḋ do Ġaeḋealaiḃ
Aċt nuair fuair an gradam níor aiṫin sé aon-'ne
Aṁail Sheaġán na Sguab nuair rinneaḋ de méire.

XVI.

Do ġeall a ṫuilleaḋ gaċ duine le daor-ḃruid,
Do cuireaḋ as seilḃ, d'ḟilleaḋ gan staonaḋ,
S na príosúnaiḋe uaigneaċ, faoi ċruaiḋ-ġlasaiḃ géiḃinn
Ag dreóiġ fá ḋaoirse, gan ṁoill do ḟaoraḋ.

XVII.

'S na bráiṫre léiġeanta, léir-ċaoin, ceannsa,
Gurb árd a gcéim i ndiaḋaċt 's i ḃfoġluim,
Ní ṫiubraḋ bonn mar ċaḃair ó'n riġeaċt dóiḃ,
'Dtaoḃ íomáiḋe Dé 's na naoṁ na dtimċeall.

XVIII.

Cá'l aontuġaḋ croiḋe do maoiḋeaḋ go déiġeannaċ
'Dir Ġaeḋeal is Gall d'réir úġdar bréagaċ?
Go dtáṫfaiḋ aoile le huisge na féile
Ní ṫáṫfaiḋ croiḋṫe na díse le ċéile.

XIX.

Seo ceaċt do ṁúin an t-úġdar glé ḋúinn,
Go bráṫ gan lúbaḋ faoi ṡúiste 'n daor-smaiċt.
Aċt eirġe go luaimneaċ, uaiḃreaċ, d'aon ḃuiḋin,
Is buille do ḃualaḋ, go lúṫṁar, léir-ċruinn.

XX.

Mo ṫír ḃoċt, ocraċ, doċraċ, léanṁar,
Anacraċ, easbuiḋeaċ, tubaisteaċ, céasta,
Go ḃfilliḋ Ġé'n Oileáin 'd-tí 'n caisleán do ṫréig sé,
Ní ċóiṁlíonfaiḋ Gaill a ngeallaṁnaiḋe d'Éirinn.

Doṁnall na Cásga.

---

## Comórtas X.

### Folk-Lore.

### Prose.

First Prize of £2 for the best Unpublished Story in Irish, taken down from oral narration. Also a First Prize of £1 to the narrator from whom the story was obtained. Second Prize for the story next in merit—£1 10s. to the writer, and 15s. to the narrator. Competitors were allowed to send in any number of stories. Thirteen competitors.

First Prize won by "Oisín Mac Ḟinn"—James Fenton, Streamstown, Co. Westmeath; Narrator, John James Gallivan, Derrynane, Cahirdaniel, Co. Kerry.

Two competitors were declared equal for the Second Prize, viz.: "Fear na Muintire"—Michael O'Brien, Ballymakeera, Ballyvourney, Macroom, Co. Cork; Narrator, Timothy O'Riordan, same address; and "Donn Firinne"—John M. Keily, The Cott, Cullin, Millstreet, Co. Cork; Narrator, Timothy O'Connor, Knockduff, Cullin, Millstreet, Co. Cork.

The adjudicator, Dr. Hyde, declared four other stories to be of great merit, and divided between the writers £2 which he had received for Irish language purposes from the Rev. Father Monaghan, P.P., and the Rev. Father Grogan, C.C., of Tibohine, Frenchpark, Co. Roscommon. Prizes of 10s. each were therefore awarded to "Fear gan Ainm,"—Michael Rogers, Blackrock, Co. Dublin; "Fear ó Ḋúnċaoin"—John Daly, Vicarstown, Dingle, Co. Kerry; "Pollairí Séiḋte"—Michael A. O'Reilly, Carramore, Shrule, Tuam; and "Cos faoi Ċrios"—same as the last.

Highly commended—"Diarmuid gan Tóin"—J. D. Lehane, Coolderry, Roscrea; "Máire"—Miss Mary Killeen, Dublin; "Séamas Duḃ"—J. J. Doyle, Derry; "Gaoḋal Glas"—Denis T. Reen, King Williamstown, Co. Cork

FIRST PRIZE STORY.

---

# SGÉAL NEART, MAC RÍĠ ÉIREANN.

Ḃí rí i n-Éirinn, mar a ḃí 'riaṁ, ⁊ beiḋ arís le congnaṁ Dé, ag a raiḃ aon ṁac aṁáin gur ḃ' ainm do, Neart. 'S dóċa do réir deáraiṁ, a ċlanna mo ċoṁursan, nuair a ṫánaic sé in aois ċum mná d'ḟagáil nár ṁaiṫ leis an rí é 'léigint tar lear, gan bean d'ḟagáil 'na ríġeaċt féin do, mar leanann mórán trioblóide an té ṫéiḋeas as baile ag iarraiḋ mná.

Ċuir sé fios ar an ndá'r'éag fear ba ṫuigsiniġe ⁊ ba ṗríoṁáidiġe ⁊ b'uaisle ḃí 'na ríġeaċt. Cuireaḋ isteaċ iad go cúirt leó féin. Duḃairt sé leó ná taḃartaoi greim biḋ ná diġe ḋóiḃ go dtoġfaidís bean 'na ríġeaċt féin d'á ṁac.

Is aṁlaiḋ mar do ṫuit amaċ an sgéal: Ḃí bean-ṁuintearḋa 'ges an aon ḟear féin aca-san gur ḃ' ṁaiṫ leis í 'ṫogaḋ ḋo, ⁊ níor réiḋtiġeadar le n-a ċéile.

Ḃí árd-iongnaṁ ar Neart ná raiḃ biaḋ ná deoċ ag na dorsaon so d'á ḃfagáil, ⁊ iṫe ⁊ ól ag an sluaġ eile go léir, ⁊ d'ḟiafruiġ ḋá aṫair fáṫ an órduiġṫe. D'innis a aṫair ḋo gur órduiġ sé ḋóiḃ bean d'ḟagáil i n-Éirinn do-san ⁊ ná raiḃ sí aca ḋá fagáil.

I mbáraċ, nuair a ṫáinic sé ċúca ḃí an sgéal céadna aca. Fé ḋeireaḋ do ċuadar i gcoinne coṁairle an ríġ ⁊ do ṫogadar amaċ ingean Ríġ na Spáinne mar ṁnaoi ḋá ṁac.

Ní raiḃ sé ró-ḃuiḋeaċ ḋíoḃ. D'innis sé do'n ṁac é. D'ḟreagair an mac é, ⁊ duḃairt nár ḃ'é an ċéad duine 'riaṁ é do ċuaiḋ tar lear ag iarraiḋ mná, go raċaḋ sé fé n-a déin maidin i mbáraċ.

Ar maidin lá ar na ḃáraċ do ġléas sé suas áraċ. Do ṫógadar na seólta bugóideaċa, bán-dearga, go ḃárraċaiḃ na gcrann ba ḋíriġe. Do ṫarraingeadar a mbrat singil-líneaċ, seang-líneaċ, cas-snuaḋaċ, cas-snáṫaċ, cas-snaiḋm-

neaċ. Nuair a ċuaiḋ an soinean ⁊ an seólṫóireaċt dóiḃ, do ṫarraingeadar ċuca a maidí ríne, ḃinne, buana, bána, bair-leaṫana, cuid do'n donn-ċaorṫainn, ⁊ do ḃárr na béiṫe, agus do ḃun na fuinseóige. Gaċ buille dá dtugaidís ċuirdís a n-áraċ seaċt gcéad déag liag i ḃfairrge. Ċuirdís cúbarán an íoċtair ⁊ an uaċtair ar fuid a ċéile. Níor ḟágadar siota gan fásgaḋ, tácla gan snaiḋm air. Ḃí féiste lae ⁊ lán-ḃliaḋna ar an áraċ, siúd is ná beaḋ siad inti aċt aon uair an ċloig: go mbuaileadar port san áit ná raiḃ gaoṫ d'á luasgaḋ, tonn dá bualaḋ, ná grian d'á grian-scolaḋ.

Ṫug sé ann soin cnoc do léim, gleann do ṫruslóig ⁊ míle ar ḟiċid do ċois ar ḃúcóid. Is gearr gur buail leis stracaire leaṫ-lomnoċta, breac-lorganaċ, rian an ġaid 'na scórnaiġ, rian na smugaḋ ar a ḃéal uaċtair, ⁊ rian an slaċair (salaċair) ar a ḃéal íoċtair. Ċuir Neart láṁ 'na ṗóca ⁊ ṫug do crúḃ óir ⁊ airgid.

"Buaiḋ ⁊ bireaċ leat-sa, a ġairsiġ! sin rud ná fuarar ó aon'ne fós," ars an stracaire. "An n-inneósá ḋam anois cá ḃfuil tiġ Riġ na Spáinne?" "Sin é uait ṫuas é," ars an stracaire, "⁊ tá sé féin ⁊ a inġean indiu ag fiaḋaċ ar an gcnoc, ⁊ dá ḟeaḃar deaḃaḋ déanfair beiḋid romat ag an gcúirt." "Beiḋ an diaḃal 'na gcroiḋe má ḃeiḋid," arsa Neart. Ċuaiḋ sé air ⁊ ḃí ag an gcúirt rómpa nuair do ṫángadar isteaċ. Nuair ḃí a ḟios ag an rí cé ḃí aige, ċuir sé na mílte fáilte roiṁ Neart, mac Riġ Éireann. D'ḟreasgair Neart é ins na bréiṫriḃ clisteanaċa, fáiḋeaṁla mar a ḃíod aca féin 'sa ḃaile ar an am soin. Ḋeineadar ċeiṫre trian do'n oiḋċe, trian ar imirt, trian ar ól, trian ar rann-sgéaluiġeaċt, ⁊ trian ar ċodlaḋ. Nuair d'eiriġ Neart ar maidin d'iṫ a ṗróinn. "Naċ fiafróċaiḋe ḋíom," ar sé, "fáṫ mo ṫriall?" "Óir ċuiris an ceist ċuġam," ars an rí, "cad do ṫug ṫú?" "Ag iarraiḋ t'inġine mar ṁnaoi do ṫángas-sa féin ort," arsa Neart. "Ġeóḃair-se sin uaim ⁊ fáilte," arsa Rí na Spáinne, "aċt amáin do ġeallas ná taḃrainn m'inġean d'aon'ne go deó naċ marḃóċaḋ Gruagaċ Laoġ Ṁeamaire mar aon le péirt go ḃfuil dá dtrian dom' riġeaċt aca."

"An gcuirfeá teaċtaire liom ṫaisbeánfaḋ iad sin doṁ-sa." "Ní'l aon'ne agam," ar Rí na Spáinne.

"Taḃair cead doṁsa an ċéad ḟear ḃuailfear liom ad' riġeaċt do ḃreiṫ liom." "Ġeóḃair sin uaim," ars an rí.

Is gearr gur ḃuail leis stracaire leaṫ-lomnoċta. D'iarr Neart air teaċt ⁊ taisbeáint do cá'r ċomnuiġ Gruagaċ Laoġ Ṁeamaire. Níor ṁaiṫ an freagra ṫug an stracaire air. Leis sin do ḃuail Neart buille dá ċlaiḋeaṁ air ar uilleaṁár a ṫóna. Do ṗreab an stracaire, ⁊ duḃairt go ndéanfaḋ sé an teaġlaċ do ṫaisbeáint do. Dá ḟeabas an deabaḋ do ḋein Neart ag siuḃal ḃí an stracaire suas leis.

“Féaċ,” ars an stracaire, “tá sé ṫíos anois ins an ċoill 'na ċoḋlaḋ, ⁊ lúbann sé na crainn isteaċ ċuige nuair a ṫarraingeann sé ċuige a anál, ⁊ nuair a ṡéideann sé a anál amaċ lúbann sé na crainn uaiḋ. Sin é 'gat é anois ⁊ léig dam-sa imṫeaċt.” Do ḋein Neart sin. Ar ḃualaḋ síos do Neart baḋ lag leis é 'ḃualaḋ 'na ċoḋlaḋ. Ṗrioc sé é, ⁊ ḋúisiġ sé an Gruagaċ suas. “Na céadta fáilte roṁat, a Neart, is fada mé ag feiṫeaṁ le mac t'aṫar, deiġ-rí na hÉireann.” D'ḟreagair Neart é ins na bréiṫriḃ clisteanna, fáiḋeaṁla do ḃíoḋ i n-Éirinn ins an am sin: ⁊ duḃairt sé gur ḃ' aṁlaiḋ do ṫáinic sé ċum é 'ċomrac. “Téir aḃaile, a Neart, ⁊ innis do'n rí go raḃais ag caint liom, rud ná fuil le ráḋ ag aon'ne 'na ḃeaṫaiġ aċt é féin, ⁊ ní ḃeiḋ go deó.”

“Ní ḣé sin atá uaim,” arsa Neart, “aċt tú 'ċomrac, ⁊ do ċeann do ḃreiṫ liom.” “A amadáinín ḃaoiṫ,” ars an Gruagaċ, “cé aca b'ḟearr leat iomrasgáil cruaiḋ, calmanta ná gaḃáilt do ċlaiḋiṁtiḃ niṁe i mbárr easnaċ a ċéile?”

“Is fearr liom,” arsa Neart, “iomrasgál cruaiḋ, calmanta, mar is é do ṫaiṫiġeas ar na faiṫċiḃ i ḃfoċair na leanḃaiḋe uasal.”

Ċuireadar láṁ síos ⁊ suas, ⁊ ḃíodar ag buaḃaċaḋ an iomrasgála. Ḋeineadar árdán do'n ísleán, ⁊ ísleán do'n árdán, bogán bog do'n ċloċán cloċ, go dtí ar fioċtaint (ḃuiḋeaċtaint?) na gréine do ċuir sé ar a ḋá ġlúin é; do láiṁriġ sé an claiḋeaṁ ḃí 'na ḋúbla, ⁊ ḃain de an ceann, ⁊ d'imṫiġ uaiḋ ins an spéir.

Do ċuaiḋ Neart air fé ḋéin tiġe Riġ na Spáinne, é taḃarṫa, tnáiḋte, tuirseaċ, ocraċ, tar éis an lae buailte. Nuair a ċuaiḋ sé isteaċ go tiġ an riġ n'ḟeaca sé cuireaḋ biḋ ná diġe ag cur air. Duḃairt sé leis féin gur fuirste (furasda) biaḋ agus deoċ d'ḟaġáilt i dtiġ a aṫar féin. Ḃí an sgéal ag dul go ró-ḟada air gur lorg (iarr) sé biaḋ

ar Rí na Spáinne. Duḃairt ṡeisean leis go ḃfáġann luċt iarsaiġ cois aḃann, nó caiṫte méaróg san spéir, biaḋ uaiḋ féin, ⁊ go ḃfuiġeaḋ súd.

Do ṁasluiġ an méid sin cainte Neart, gur ċuir sé iad soin ag iomparáideaċt (comórtas) leis féin. Ar maidin lá ar na ḃárac níor iṫ sé próinn ar biṫ, do ṫriall go háit 'na raiḃ an fataċ marḃ.

Do ḃí an ceann ar an gcolainn roimis, ⁊ an fataċ ar ḋearg-ḃuile le fuaṫ. Da ṁéid é caṫ an lae 'nḋé ba ṫréine caṫ an lae seo. Aċt ar fioċtaint na gréine do ḃain Neart de an ceann arís, ⁊ d'imṫiġ sé uaiḋ arís ins an spéir. Duḃairt sé leis féin ná raċaḋ sé go dtí Rí na Spáinne go lá aċt go dtéiḋfeaḋ i n-áirde ar ċrann ins an ċoill. Ag siuḃal trés an áit do, do ċuala sé fear ⁊ "houa" aige ag casaḋ bó. Do ḋruid sé leis fé n-a ḋéin, ⁊ do ḃeannuiġeadar féin dá ċéile. Ṫug sé cuireaḋ do Neart teaċt leis ⁊ go dtaḃraḋ sé socar ⁊ órduiġeaċt do go lá. "Cé hé tusa go raċainn in éinfeaċt leat?" arsa Neart. "Mise an Fearaolaċ Fionn Liaṫ, ⁊ ḃí mar ṫaiḋḃreaḋ agam go raḃais-se ag teaċt, a ṁic ḋeiġ-ríġ na hÉireann, is mó (iomḋa) bliaḋain ann so agam ag tnúṫ leat."

Ḃeir sé isteaċ é go dtí an tiġ ⁊ teine ḋearg gan deataċ déanta ṫíos. Ní raiḃ sé i ḃfad 'na ṡuiḋe nuair do ṫáinic ċuige an bullóg aráin ⁊ an corn diġe. "Iṫ do ṡása a Neart, tá a ḟios agam go ḃfuil gáḃaḋ agat leis." Ní raiḃ sin 'ge i ḃfad caiṫte nuair a ṫáinic ċuige bórd eile ⁊ gaċ ull-ṁaiṫeas ar talaṁ an doṁain air. "Caiṫ do ṡáiṫ anois" arsan Fearaolaċ, "tá 'ḟios agam go ḃfuil gáḃaḋ maiṫ agat leis." Do ḃí sé ag iṫe agus ag ól dtí gur ṫáinic náire air. Ṫug sé fé eiriġe o'n mbórd. Ċuaiḋ sé in aċrainn do'n ċaṫaoir ⁊ an ċaṫaoir do'n talaṁ. Duḃairt an Fearaolaċ leis, "Ná bíoḋ náire ort, a Neart, nuair a ḃeiḋ do lán iṫte 'gat iompóċoiḋ an ċaṫaoir o'n mbórd." Do ḋein sin. Do ḋein sé suas do leabaiḋ ḃreáġ, ⁊ órduiġ do gan corraiġe airte go dtí go nglaoḋfaḋ sé féin air ċum próinne i mbárac.

Taréis próinne i mbárac duḃairt sé le Neart nuair go mbainfeaḋ sé an ceann do'n ġruagaċ arís, é 'ġaḃáilt 'na ḋeas-láiṁ, ⁊ teaċt ċuige féin i gcoṁair na hoiḋċe. Dá ṫréine iad caṫaiḋe an dá lá roiṁe ba ṁó ná sin é caṫ an tríoṁaḋ lae, go dtí ar fioċtaint na gréine, tráṫnóna, do

ġlan sé ḋe an ceann. Do ġaḃ é 'na ḋeas-láiṁ. Ḃí sé go háṫarać ag teaċt go dtí gur ḃuail leis trí cinn do ċágaiḃ duḃa. "Sin é ceann mo ḋearḃráṫairín," "sin é ceann mo ḃráṫairín," arsa gaċ geilt aca. Ḃíodar ag gaḃáilt ⁊ ag gaḃáilt 'na ṫimċeall go dtí gur sguabadar uaiḋ an ceann. Ḃí sé ann soin ċoṁ buaḋarṫa ná go nduḃairt sé ná raċaḋ sé go tiġ an Ḟearaolaiġ go lá. Ba ṁaiṫ an ṁaise do'n Ḟearaolaċ ḃí ag féaċaint air 'na ḋiaiḋ. "Ná bíoḋ ort mairg, a Neart," ar sé, "ní raċaiḋ an ceann ar an gcolainn arís ⁊ siuḃal leat liom go lá."

Dá ḟeaḃas do ḃí an ċéad oiḋċe aige b'ḟearr 'ná sin í an tarna oiḋċe, agus duḃairt sé leis fanaṁaint 'na ċoḋlaḋ i mbárac go dtí go ndúiseoċaḋ sé féin é, go gcaiṫfeaḋ sé dul fé ḋéin na péiste. Nuair a ḋúisiġ sé é ar maidin, "a Neart," ar sé, "ní raḃas díoṁaoin aréir. Sin brat ruainne déanta agam duit ċum dul ag coṁrac na péiste."

D'imṫiġeadar araon orra, ⁊ ċuir Neart an culaiḋ ruainne air. Duḃairt an Fearaolaċ leis:—"Cuirfiḋ sí aiste cioṫ niṁe nuair a ċiḋfiḋ sí ṫú, aċt ní léigfiḋ an ruainne an niṁ tríot. Seo carrán duit ċom maiṫ, nuair ná déanfaiḋ sí leat aon ḋiṫ suġfaiḋ sí isteaċ 'na bolg ṫú. Ḃuail an carrán 'na croiḋe ⁊ 'na hae ⁊ gortóċair ċom mór soin í go dtaḃraiḋ sí ḋuit séideóg eile, agus cuirfiḋ sí ṫú trí a béal go dtí do ḋá ursailt (ascall) san talaṁ. Ḃead-sa amuiġ, ⁊ beiḋ mo rán ⁊ mo ṡluasad agam, ⁊ déanfad ṫú'fuasgailt."

A ċlanna mo ċomursan, fé mar atá siḃ, do ṫuit an sgéal amaċ díreaċ mar a duḃairt an Fearaolaċ. D'iómpuiġ sí í féin ar a bolg i n-áirde i ndiaiḋ sin. Ṫáinic Neart ċuiċe lena ċlaiḋeaṁ ⁊ ḃain di an ceann. Duḃairt an Fearaolaċ leis ann soin: "Téir-se ar an gcnoc úd ṫall ⁊ raċad-sa ar an gcnoc so aḃus; cuir poill san séiṫ ann so ⁊ ann súd; iompuiġ taoḃ na feóla amaċ de ⁊ baileóċaiḋ éanlaiṫ an aeir go léir ar an aḃlaċ d'a ndóiṫ féin; téir-se féin isteaċ fé'n séiṫ; ⁊ bí féaċaint amaċ trís na pollaiḃ; b'ḟéidir go dtiocaiḋ na cága duḃa do ḃeir uait an ceann indé, ċugat. 'Sé an coṁarṫa beiḋ agat orra; an ċéad ceann aca béaraiḋ ar an ngreim, taḃraiḋ do'n dara ceann é, ⁊ íosaiḋ an tríoṁaḋ ceann é."

Do ḋein sé é mar sin, ⁊ do ḋein go maiṫ. Do ḃailiġ éanlaiṫ an aeir ar an aḃlaċ. Ḃí a ṡúil ag féaċaint amaċ ⁊ is ġearr gur ḃraiṫ sé 'na measg na trí éin i ḃfoċair a

céile. An céad ceann do ḃain anuas an greim, do ṫug do'n dara ceann é, ⁊ d'iṫ an tríoṁaḋ ceann é. "Tá siḃ ann," ar sé leis féin. D'ḟair sé iad go géar, go dtí gur ḃeir ar ċeann aca. Do sgread an dá ċeann eile amaċ, "Léig ċugainn ár nd'r'ḟúirín, léig ċugainn ár nd'r'ḟúirín." "Coimeád do ġreim go maiṫ, a Neart, ná léig uait í, ná léig uait í," ars' an Fearaolaċ Fionn Liaṫ. Ṫáinic an Fearaolaċ ċuca anall, ⁊ duḃairt leó, imṫeaċt agus an ceann do ḃeireadar ó Neart indé do ṫaḃairt tar ais ċuige. D'imṫiġeadar orra ⁊ i gceann fad-aimsire ṫángadar ⁊ an ceann eatorra. "Sin é agaiḃ é anois ⁊ taḃair dúinn ár nd'r'ḟúirín." Sgaoil Neart uaiḋ an éan ċuca. D'imṫiġeadar orra. Stoll Neart gas caortainne ⁊ do ḋein sé ḋe gad. Ċuir sé trí ċeann na péiste ⁊ an ġruagaiġ é. 'Sé do ḃí go sásta. D'imṫiġeadar orra fé ḋéin an raeṫeaġlaiġ, ⁊ is aca do ḃí an oiḋċe ḃreáġ, ḟultṁar, ḟoilḃir, i ḃfoċair a ċéile. Ar maidin lá ar na ḃáraċ, tar éis proinne, duḃairt an Fearaolaċ leis: "Is dóċa, a Neart, gur fada arís go ḃfeicfiḋ mé ṫú, seo ḋuit fáinne óir mar ċoṁarṫa orm-sa. Ná sgar go ḃráṫ leis. Nuair a raċair aḃaile go hÉirinn 'sé uair go deó ċeimileóċair an fáinne, beiḋ sé mar ṁór-ualaċ ort teaċt ṫar ais ċugam arís. Siuḃal ort anois go dún an Ríġ, ⁊ buail buille an dá ċeann ar an mbruiḋin-doras, ⁊ abair leis naċ ag iasgaċ cois aḃann do ḃís ná ag caiṫeaḋ méaróg san spéir. Gortóċaiḋ sin é, aċt déaraiḋ sé leat go ḃfuiġir a inġean uaiḋ mar ṁnaoi ⁊ fáilte. Abair-se leis ná pósfá ċoiḋċe a toice gan áird." Ċum an sgéil d'aiṫgearraḋ b'aṁlaiḋ mar do tuit gaċ rud amaċ. Do ṡiuḃal leis d'on ċuan. Do ġléas suas a áraċ. Do ṫog sé na seólta bugóideaċa, ban-dearga, ⁊ rl., mar ṫuas. Ar teaċt isteaċ ḋo go pálás a aṫar ba beag nár ṁúcadar le pógaiḃ é, ⁊ nár ḃáiṫeadar le deóraiḃ é. Ṫugadar an oiḋċe ag éisteaċt le gaisgiġeaċt Neart ó ṫúis go deireaḋ. Ḃí fleasg ⁊ féasda ar an gcúirt ar feaḋ trí oiḋċe ⁊ trí lá.

* * * * * *

Mar so maidin do ġaḃ sé amaċ ⁊ do ḃuail leis fataċ ar ḟaiṫċe na cúirte. Do ḃeannuiġdear dá céile. "An aiṫne ḋuiṫ mé, a Neart," ars' an fataċ. Duḃairt Neart leis nár aiṫne. "Is mór an t-iongnaṁ liom ná tugann tú aiṫne ar an ḃFataċ Leaṫ-ċaoċ Ruaḋ," ar sé, "agus an imreóċoiḋ tú breiṫ liom?" D'ḟreagair Neart é nár ċuir

sé 'riaṁ suas d'aon'ne ⁊ ná cuirfeaḋ anois, ⁊ go ndéanfaḋ. D'imreadar í ⁊ do ḃuaiḋ Neart air í. "Tabair do ḃreiṫ, a Neart," ar sé. "Cuirim," arsa Neart, "do ċeirt, do ḃreiṫ, ⁊ do ṁór-ualaċ ort, an ḃean is breáġḋa san doṁan, 'ṫabairt ċuġam, ⁊ an t-eaċ caol donn o'n Doṁan Ṫoir." Do ġléas an faṫaċ ċum siuḃail ⁊ bliaḋain o'n lá soin d'ḟill sé, agus an ḃean ba ḃreáġḋa san doṁan .i. inġean Ḃúcáin, Rí na Speaċ, ar ḋruim ċapaill aige .i. an t-eaċ caol donn o'n Doṁan Ṫoir. Do ṗós Neart í, ⁊ ḃí fleasg ⁊ féasda ar fuid na ríġeaċta seaċt n-oiḋċe ⁊ seaċt lá.

Do ṁaireadar go séanṁar i ḃfoċair a ċéile. An ċéad ċoṁairle ṫug sí ḋo b'í gan dul go bráṫ arís ag imirt leis an nGruagaċ, nó dá raċaḋ go gcuirfeaḋ sé é ċum trioblóide.

Lá dos na laeṫeanntaiḃ ḃuail an Gruagaċ leis arís, ⁊ d'ḟiafruiġ do Neart an imreóċaḋ sé breiṫ. Ċuir Neart suas do an lá so, aċt lá ar na ḃáraċ do ċas sé leis arís. "Ḃfuil eagla ar ṁac Ríġ Éireann breiṫ d'imirt liom?" ars an Gruagaċ. D'ḟreagair Neart ná raiḃ, ⁊ go ndéanfaḋ. D'imriġeadar ⁊ má ḋein do ḃuaiḋ an Gruagaċ an ḃreiṫ. "Tabair do ḃreiṫ anois," arsa Neart. "Cuirim," ars an Gruagaċ, "do ċeirt, do ḃreiṫ, agus do ṁór-ualaċ ort 'Fios Fáṫ an Doiṁin-Sgéil,' ⁊ an claiḋeaṁ solais do ṫabairt leat, ⁊ lá agus bliaḋain agat ċuige." "Cá ḃfuiġead iad?" arsa Neart. "Tá ceiṫre árda san doṁan," ars an Gruagaċ, "⁊ bíoḋ do roġa áird agat."

Do ṫáinic sé isteaċ ċum a ṁná, ⁊ d'innis di an sgéal ó ṫúis go deireaḋ. "Duḃart-sa leat é sin do ṡeanaḋ," ar sisi, "⁊ is mó (iomḋa) mac ríġ ⁊ ridire go ḃfuil a ċeann caillte leis sin ⁊ is baoġalaċ ḋuit-se go gcaillfir do ċeann anois. 'Sé an duine go ḃfuil an claiḋeaṁ solais aige, 'gem' ḋearḃráṫair féin tá san Doṁan Ṫoir, ⁊ anois ní'l aċt aon spíce aṁáin timċeall an tiġe gan ċeann ⁊ is ró-ḃaoġalaċ gurab é do ċeann féin raċaiḋ ann." Maidin i mbáraċ duḃairt sé lena ṁnaoi go raċaḋ sé. Duḃairt sisi leis nár ḃ'ḟiú ḋo dul go ḃfeicfeaḋ sé a leanḃ féin go raiḃ aici 'ġá iomċar. D'ḟan sé go dtí sin, ⁊ ḃí gaċ aon ċoṁarṫa mic Ríġ ⁊ Ridire air—fleasg óir i gclár a éadain, ⁊ fleasg airgid i gcúl a ċinn.

Duḃairt sí leis ann soin an t-eaċ caol donn do ḃreiṫ leis, ⁊ go ndéanfaḋ an t-eaċ tiġ a haṫar féin d'ionsaiġe amaċ. Ċuaiḋ sé ar marcaiġeaċt ar an eaċ, ⁊ ba ċosaṁail

é le ríoṫ gaoiṫe ag imṫeaċt trí'n spéir lá Márta, go dtí gur ṫárlaiġ an t-eaċ stábla a h-aṫar amaċ. Nuair a ċonnaic seisean ċuige a eaċ ṫáinic lúṫġáir mór air, ⁊ díombuaiḋ mór gan aon tuairisg a leinḃ air. "Cé leis an t-eaċ," arsa an Búcán. "Lem' ṁnaoi," arsa Neart. "Cé hé tú?" "Mise, mac Ríġ Éireann," arsa Neart. Do ḃeir ar láiṁ air. "Cuirim na mílte fáilte roṁat mar ċliaṁain." Do ḃeir sé isteaċ é go dtí a ṗálás, ⁊ do ḋeineadar ceiṫre trianna do'n oiḋċe: trian ar imirt, trian ar ól, trian ar rann-sgéalaiġeaċt, ⁊ trian ar ċodlaḋ. Ar maidin lá ar na ḃárac labair Neart: "Ná fiafróċá díom cad fáṫ mo ṫriall." "'Sé is gearr liom go mbeir agam, a ṁic mo ċroiḋe, ⁊ ó ċuiris an ċeist ċugam cad é fáṫ do ṫriall?" "Ṫángas fé ḋéin 'Fios Fáṫ an Doiṁin-Sgéil' ⁊ an ċlaiḋiṁ solais." "Olagón géar! a rúin mo ċléib! caillfir do ċeann leis sin. Gaċ spíce atá timċeall a ṫiġe tá ceann mic ríġ nó ridire air go dtí aon ċeann aṁáin, ⁊ 'sé do ċeann do raċaiḋ ann soin is baoġal dam." Nuair nár ḃ'ḟéidir leis é 'ċosgaint, ṫug sé srian do Neart, ⁊ dubairt sé leis é 'ċroṫaḋ ⁊ an t-eaċ do ṫiocfaḋ do ċoimeád, "⁊" ar seisean, "nuair raċaiḋ tú isteaċ fiafróċar díot cad tá uait. Déarair leó gur b' é 'Fios Fáṫ an Doiṁin-Sgéil' agus an claiḋeaṁ solais. Déarfar leat fanaṁaint ⁊ go bfuiġir. Iompuiġ an t-eaċ ar an mboinn an uair sin ⁊ bí amuiġ."

Ṫug sé leis an srian, do ċroiṫ sé é, ⁊ ṫáinic ċuige bromaċ gioballaċ, lán do ṡean-ċlúṁ. Ba ġránna leis mar ċapall í (é?). Do ċuir sé uaiḋ í, ċroiṫ sé an srian arís, ⁊ do ṫáinic an ceann céadna ċuige. Do ṗreab uirri ⁊ ċuaiḋ 'na druim. Ċuir sí ar ṫrí ċeaṫannaiḃ an sean-ċlúṁ di ⁊ do ḋein di capall áluinn. Léim sé an boinne isteaċ, ⁊ fiafruiġeaḋ de cad do bí uaiḋ. Dubairt sé gur b' é "Fios Fáṫ an Doiṁin-Sgéil" ⁊ an claiḋeaṁ solais. Dubartas leis fanaṁuint ⁊ go bfuiġeaḋ. Iompuiġ sé an t-eaċ timċeall ċum teaċt amaċ. Gluaiseaḋ 'na ḋiaiḋ ⁊ baineaḋ leaṫ an eiċ de le géar-ḃuille claiḋiṁ ó'n iallait (diallaid) siar. Ṫuit leaṫ an eiċ ar an taoḃ istiġ, ⁊ an leaṫ eile le Neart ar an taoḃ amuiġ. Do ṫáinic sé abaile ag triall ar aṫair a céile, ⁊ an iallait aige 'na ḋruim. Do ġaḃ iongantas air-sean Neart d'ḟeicsint 'na ḃeaṫaiġ, ⁊ do ċuir na céadta fáilte roiṁe. Dubairt Neart leis a sgéal ó ṫúis go deireaḋ ⁊ mar a marbaḋ a eaċ air. "Ná bíoḋ aon ṁairg i dtaoḃ sin orat," arsa aṫair a céile, "ġeoḃair-

se ceann ċom maiṫ leis an eaċ úd. Taḃair aire ṁaiṫ ḋuit féin i mbáraċ; beiṫear ag faire ort. Ná lorg aon niḋ orra. Ná dein aon ṁoill istiġ."

Ar maidin lá ar na ḃáraċ nuair d'imṫiġ sé amaċ do ċroiṫ sé an srian ⁊ do ṫáinic ċuige eaċ áluinn, anamaṁail. Do léim sé an ḃoinne isteaċ, aċt ar ḟeicsint do cad do ḃí roiṁe do ċas sé an t-eaċ amaċ arís do ḋruim na boinne. Do baineaḋ de leaṫ na hiallaite ⁊ sála na mbuataisí le buille claiḋiṁ, aċt do ṫárlaiġ féin saor.

D'ḟill sé ag triall ar aṫair a ċéile ⁊ leaṫ na hiallaite 'na ḋruim. Riṫ seisean 'na ċoinne ⁊ ḃeir air duḃ-ḃróg* ag ráḋ: "Mo ġráḋ is mo ṁian tú, mo ġráḋ mar ċliaṁain tú!" "'Nois," ar seisean, "tá sin trí na ċéile nó nár ḃeir sé ort, ⁊ níl gnó agat dul ar ċapall fé n-a ḋéin arís. 'Sé a nḋéanfaiḋ tú i mbáraċ, culaiḋ ḃacaiġ do ḃualaḋ ort ⁊ dul ag iarraiḋ déirce, ⁊ ní ḋéanfar aon iongnaṁ ḋíot, mar beiḋ gaċ súil ag féaċaint amaċ le tnúṫ do ṫeaċt ar ċúl capaill."

Maiḋ'in lá ar na ḃáraċ do ċuir sé air an t-éadaċ, ⁊ as leis sé ḋéin na cúirte. Ċuaiḋ sé isteaċ ar an gcistín, ⁊ lorg sé déirc ar ċailliċíníḋiḃ ḃí istiġ.

Ḟad is ḃíodar ag soláṫar na déirce d'ḟiafruiġ sé cead orra an cúirt ḃreáġ d'ḟeicsint, do fosgaileaḋ ceann dos na dóirsiḃ ⁊ cé ċonnaic sé ar leabaiḋ istiġ aċt an Ḃúcán Óg ⁊ an claiḋeaṁ solais ar a ċionn anonn. Sar (sul) ḟéadfaḋ na mná é 'ċosgaint léim sé isteaċ ar a ċorp ⁊ láiṁsiġ sé an claiḋeaṁ solais 'na ḋeas-láiṁ, ⁊ sgreaḋ sé amaċ: "'Fios Fáṫ an Doiṁin-Sgéil' anois nó do ċeann." "Ó's é 'ṫaḃairt d'aon'ne d'ḟear mo ḋeirḃṡiúra do b'ḟearr liom é 'ṫaḃairt," ars an Ḃúcán Óg. "'Gamsa ná fuil an buiḋeaċas ort, óir le bárr eagla caiṫfir é 'ṫaḃairt dam, do ḃriġ gur ċompacas go maiṫ ċum é 'ḟaġáil uait," arsa Neart. Do ṡuiḋ an Ḃúcán suas ar leabaiḋ agus do luiġ leis an sgéal:—

"Fios Fáṫ an Doiṁin-Sgéil,"

mar leanas:—

"Do ḃíos seal dom ḟaoġal ⁊ ní raiḃ mo ċlann ag eirġe liom. Do ċoimeádainn gaḃair ċum fiaḋaiġ, ⁊ coin ⁊ fiaḋ-

* Duḃ-ḃróg = embrace.

aiġe fear aleis. Lá dos na laeṫeantaiḃ ḃí m'ḟiaḋaiġe gan a ḃeiṫ ar foġnaṁ ⁊ ṫógas féin na gaḋair liom go dtí an cnoc. Do ġluais gaḋar-ġearr aḃaile uaim ⁊ n'ḟéadfainn mo ġnó 'ḋéanaṁ 'na éagṁais. D'ḟillеas go dtí an ċúirt fé n-a ḋéin. 'Sé an áit ina fuaras m' ḟiaḋaiġe ⁊ mo ḃean ⁊ an gaḋar aċt i seómra leó féin. Ní duḃart focal ar biṫ aċt an gaḋar do ṫógaint liom ⁊ d'imṫiġeas arís go dtí an cnoc ċum fiaḋaiġ. Tar éis teaċt aḃaile níor laḃair mo ḃean ċuġam, óir ḃí a ḟios aici ná raḃas di buiḋeaċ. Do ṫáinic sí ċuġam ⁊ ḃuail buille dá slait draoiḋeaċta orm, ⁊ deineaḋ dam capall marcuiġeaċta bán. Ḃíos an soin insan ḃfeirm ag obair, ⁊ gan aon truaġ ag aon'ne ḋam, aċt go raiḃ ciall an duine i gcoṁnuiḋe agam. Ní raiḃ áit gur ṁaiṫ le haon t-seirḃíseaċ dul naċ gur b' é an capall bán do ḃéaraḋ sé leis.

“Ḃíos maidin seaca ⁊ gan an t-iarann fúm. Ṫáinic duine dos na fearaiḃ oibre ⁊ ċuir mála cruiṫneaċta ar mo ḋruim ⁊ ċuaiḋ sé féin i n-áirde 'na ḟoċair. Ḃuail sé buille do'n ṁaide idir an dá ċluais orm, ⁊ do leagaḋ mé anuas ar an mbóṫar ⁊ do deineaḋ mo ġlúine do ġearraḋ. Ċuir sé i n-áirde an mála arís. Ḋeiġ féin ċom maiṫ. Do ṫógas, ⁊ ḋeineas an marcaċ do leagaḋ ⁊ ḃuaileas buille mo ḋá ċois deiriḋ air, ⁊ sgaipeas a inċinn amaċ ar an mbóṫar. An gnó is measa liom gur ḋeineas 'riaṁ b'é an duineúd do ṁarḃaḋ. D'iṫeas mo lán-dóṫain do'n ċruiṫneaċt as an mála, ⁊ an méid nár ḟéadas di iṫe ḋeineas é 'sgaipeaḋ ar fuid an ḃóṫair.

“D'imṫiġeas orm ann soin tríd an ḃfeirm ⁊ ḃí eagla ar gaċ aon'ne roṁam. Ṫéiḋinn isteaċ 'san iotalann ⁊ d'iṫinn mo ḋóṫain do'n ċoirce ⁊ an méid nár ḟéadainn d'iṫe, do ḋéanainn do lot.

“Nuair do ċonnaic sí an sgrios d'á ḋéanaṁ ċuir sí amaċ gairm scoile ag triall ar a luċt faiḋme. Ḃuaileadar am' ṫimċeall ⁊ do deineaḋ mé claoiḋte. Ḃuail sí buille orm, ⁊ do ḋein sí ḋíom mairtín gaḋair. Ḃíos mar sin ⁊ ṫángas ag triall ar ġaḋaraiḃ na gcoṁursan. Ṫángamar ċum a cuid ċaorac ⁊ ḃíomar d'á n-aoiḋeaċt. Ḃí áit áiriġṫe insan ḃfeirm go dtéiḋmís ċum suaine 'sa ló—áit ina raiḃ aiteann francaċ ag fás. Ḃí buiṫirṫe amaċ as ár n-anál le brotal feóla ⁊ fola. Fuair sí spreaċt go raḃamar ann. Ċuir sí teine i gceiṫre cúinniḃ na coille,

⁊ nuair a ḃí an lasar ag déanaṁ orm féin do ḋeinear léim ar mo ċorp ⁊ ċuaḋas ar ċúlaiḃ aṫar mo ċéile do ḃí láṫaireaċ, ⁊ ċuirear uaim trí ġlom' uaiḃreaċa. Duḃairt sé nár ḋein 'riaṁ é aċt coileán uasal. Ḋidean sé mé. Ṫóg sé leis mé go dtí an ċúirt ⁊ ċeangail sé mé le slaḃra. Ḃí mo ċlann go léir caillte san am céadna, ⁊ rugaḋ leanḃ lem' ṁnaoi aon oiḋċe aṁáin mar so.

“Ḃí mná faireaċáin san gcistín ag aoḋaireaċt an naoineáin. Tráṫ do'n oiḋċe ṫuiteadar ar fad 'na gcoḋlaḋ. Ba ró-ġearr gur ċonnaic mé an láṁ fada, ċaol ag teaċt anuas an simné, ⁊ ag dul anonn do'n áit 'na raiḃ an leanḃ. Do láiṁsiġeas féin an ġéag ⁊ do léig sí uaiṫe an leanḃ. Ṫarraing sí mé leaṫ an tsimné suas—fad is léig an slaḃra liom. Ċoimeádas mo ġreim ⁊ ṫarraingeas í anuas. Ḃíomar ag tarraing a ċéile síos is suas go dtí fé ḋeireaḋ gur stollas an ġéag di o'n gcorp. Luiḋeas síos ⁊ ċuireas mo lapaiḋ timċeall an leanḃ ⁊ ḃí sé 'gam go dtí gur ḋúisiġ na mná faireaċáin suas. Ṫáinic orra iongnaṁ ar fad nuair do ċonnaiceadar an ġéag. D'innseadar an sgéal do'm ṁnaoi, ⁊ ṫáinic sí ⁊ ċeimil sí fuil na géige dom' ḃéal, ⁊ do ṫóg sí léi an leanḃ, ⁊ ċuir sí isteaċ é i gcófra ⁊ goḃán súraiġ 'na ḃéal. Ċuaiḋ sí go dtí n-a haṫair ⁊ duḃairt sí gur ḃ' olc an beaṫaḋaċ ḃí aige san gcistín—an gadar, gur iṫ sé an leanḃ aréir. Ṫáinic aṫair mo ċéile aníos ⁊ d'ḟéaċas air le truaiġṁéil. Sgaoil sé an slaḃra díom ⁊ do ḃeireas greim ar ċasóig air, ⁊ ṫógas liom é go dtí an cófra—áit ina raiḃ an leanḃ. Ċuireas mo ḋá lapaḋ 'nuas ar an gcófra mar ċoṁarṫa ċum a ḟosgailt. Ar ball d'ḟosgail sé é ⁊ ṫóg amaċ an leanḃ ⁊ slat ḋraoiḋ-eaċta. Ḃuaileamar araon amaċ ar siuḃal, ⁊ slat aige 'na láiṁ ⁊ é lán do ċion orm. Ċaiṫeas mé féin ar loċ ⁊ ḋeineas mé féin d'omlasg* ann. Léimeas suas air ⁊ do ḟaluiġeas a ċuid éadaiġ, aċt níor ḋein sé aċt a láṁ do ṫaḃairt liom amaċ uaiḋ. Ḋeineas an cleas céadna arís ⁊ seaċt meara, ar sliġe gur ḃuail sé buille do'n tslait orm, ⁊ do ḋein díom fear ar an uair sin!

“D'ḟéaċ sé go fiaḋán orm, ⁊ nuair a ḃí a ḟios aige cé ḃí aige, ṫuit sé i luige. Ṫugas aire ṁaiṫ ḋó go dtí gur áiric sá ċuige féin airte.

*omlasg=tumble.

"Do ḃeir orm ⁊ ḋein mé 'ṗógaḋ ⁊ d'ḟiafruiġ ḋíom cad do ḋein mar sin mé. Nuair d'innisear ḃriġ mo sgéil ba ṁó ná soin an t-iongnaṁ ḃí air. Fé ḋeireaḋ d'imṫiġeamar araon ó'n dtiġ ⁊ fuaramar rian na fola ar ċarán. Leanamar í trís an gcoill go dtí gur ionnsuiġeamar rae-ṫeaġlaċ mór. Ar ḟaiṫċe amuiġ ḃí ḋá ċupánaċ* ag imirt báire—ḋá ċamán óir aca, ⁊ liaṫróid airgid.

"Ḃeannuiġeamar dá ċéile. Tar éis beagáin ċainte dubradar linn go raiḃ a máṫair 'na luiḋe ar leabaiḋ go tréiṫ. Dubairt leó gur liaiġ mise ⁊ gó raċainn ċum a feicsint. Forsgalaḋ an doras dam ⁊ ċuaḋas isteaċ. Dubairt léi a láṁ do ṫaisbeáint dam go mbraṫfainn a cuisle. Dubairt léi an ceann eile arís do ṡíneaḋ. D'eitiġ sí sin. 'Cá ḃfuil an láṁ uait?' arsa mise léi. Níor ḟreagair sí mé. 'Tá láṁ agam mar í ⁊ déanfad í 'ċeartuġaḋ suas duit.' Ċuaḋas ag iarraiḋ na láiṁe ⁊ ṫugas liom mo ċlaiḋeaṁ. 'Innis dam anois cá'r ċaillis an láṁ nó bainfead-sa ḋíot an ceann.' 'Ḃ'ḟusa ḋam an ḟírinne d'innsint ná an ceann do ċailleaṁaint leat,' ar sisi. Ċuaḋas ag iarraiḋ leinḃ, ḃain mairtín gaḋair díom an ġéag. Ṫugas liom beirt leanḃ roiṁe sin, sin iad iad le feicsint 'gat féin na gcupánċaiḃ deasa.' Ṁaċtnuiġeas ann soin liom féin gaċ ar imṫiġ orm. 'Díolfair anois,' arsa mise, ag caiṫeaṁ an ċinn di.

"D'innisear an sgéal dos na leanḃaiḋiḃ. Ġaḃ iongantas iad, ⁊ ṫugas liom aḃaile iad. Ṁaiṫeas dom' ṁnaoi gaċ ar ḋein sí liom. Sin í í ar t'aġaiḋ amaċ ⁊ má innisear bréag rásuiġeaḋ sí mé anois. Sin é agat

'FIOS FÁṪ AN DOIṀIN-SGÉIL.'

* * * * * * *

Ar maidin lá ar na ḃárac d'ḟág Neart slán ⁊ beannaċt aca go léir. Ṗreab i n-áirde ar an eaċ caol, donn, ⁊ as go ḃráṫ leis. Ba ċosaṁail é le sioṫ gaoiṫe ag gaḃáilt trís an spéir go dtí gur ionnsuiġ sé Éire amaċ, ⁊ cúirt aolṁaraiġ a ḃaile ḋúṫċais féin.

Nuair a ċonnaic a ḃean é ba ḃeag ná fuair sí bás le lúṫġáir. "'Nois," ar sisi, "beiḋ an Ġruagaċ ċugat ar maidin, ⁊ innis do t'eaċtra aċt ná taḃair ḋó an claiḋeaṁ

Cupánaċ = Stripling.

solais." Ar maidin táinig an Gruagaċ ⁊ d'innis Neart do "Fíos Fáṫ an Doiṁin-Sgéil." Annsoin d'iarr ar Neart an claiḋeaṁ solais. "Ní mar sin do ḃí an ḃreiṫ," arsa Neart, "aċt an claiḋeaṁ solais do ṫaḃairt liom, ⁊ táim tar éis 'Fíos Fáṫ an Doiṁin-Sgéil' d'innsin, fé mar fuaras ó'n mḃúcán Óg ó ṫúis go deireaḋ é." Ṫug sé iarraċt an claiḋeaṁ do sṫracaḋ ó Neart. Ḃeireadar ⁊ luiġeadar ar a ċéile aċt ċríoċnuiġ buille do'n ċlaiḋeaṁ an sgéal do'n Ġruagaċ. Ṫug Neart mór-ċuid do'n oiḋċe i ḃfoċair a ṁná ag innsin a ġaisge. Ba áṫasaċ do ḃí sí mar ṡaoil sí ná feicfeaḋ sí é go bráṫ.

Lá dos na laeṫeanntaiḃ tamall 'na ḋiaiḋ seo ḃí sé ag cuardaḋ sean-ṗáipéirí nuair cad a ċuirfeaḋ sé a láṁ air aċt an fáinne ṫug an Fearaolaċ Fionn Liaṫ do fad ó mar ċomarṫa nuair a ḃí sé dá ḟágaint! "Donas duais orm!" ar sé lena ṁnaoi, "caiṫfead beiṫ ar siuḃal arís." Ḋein sí a lán díċeall ċum a ċoimeád, aċt níor ḃ' aon ṁaiṫeas di é. "Mo ġráḋ is mo ṁian tú! ní ṫiocfair ċuġam go deó." "Barra mo láiṁe geallaim duit go dtiocfad ċuġat tar ais." Do ṫóg sé ann soin na réolta bugóideaċa, ban-dearaga, ⁊rl., mar ṫuas.

Ḋein sé amaċ an Fearaolaċ Fionn Liaṫ. Ċuir seisean na céadta fáilte roiṁe ⁊ d'innis do gur ḃ' é an gnó do ḃí aige do Neart dul leis féin do'n Doṁan Ṫoir fé ḋéin an "Rudaire gan buga, gan béiṫ, gan ġáire." Níor eitiġ Neart dul leis, ⁊ ar maidin d'imṫiġeadar orra, ⁊ níor stadadar do'n ċois do riṫ go dtí gur ionnsuiġeadar an Doṁan Ṫoir. Fuaradar amaċ teaġlaċ an Rudaire, ⁊ ar ḋul isteaċ dóiḃ ḃí sé 'na ṡuiḋe ar ċaṫaoir ⁊ a ċeann idir a ḋá ċois aige. Níor ḃeannuiġ ⁊ níor uṁaluiġ dóiḃ. Ṗrioc Neart é, ⁊ d'ḟiafruiġ de cad do ḃain a buga, a ḃéiṫ ⁊ a ġáire de. Ṫóg sé a ċeann, ⁊ duḃairt, "A ḋailtín, bíoḋ an áit amuiġ agat," ⁊ buail a ċeann síos arís. Ṫug Neart prioc eile ḋó ⁊ d'eiriġ sé 'na ṡeasaṁ ⁊ láiṁriġ sé Neart ⁊ láiṁriġeadar a ċéile. An té ṫiocfaḋ ó íoċtar an doṁain go huaċtar an doṁain is orra ḃeaḋ sé ag féaċaint. Fé ḋeireaḋ ċuir Neart ar a ġlúnaiḃ é. "An ceann díot anois muna n-innearair ḋam cad do ḃain do ḃuga, do ḃéiṫ ⁊ do ġáire díot." "Fusa ḋam sin d'insint ná mo ċeann do léigint leat," arsa an Rudaire.

## SGÉAL AN RUDAIRE.

"Tamall do'm' ṡaoġal do ḃíos go haoiḃinn aeraċ,

soilḃir, lán-sásta, ⁊ dá'r'éag mac agam, ⁊ gaċ saġas aoiḃneas aca. Gaċ maidin Ḃealtaine ṫeiṫeaḋ geirrḟiaḋ ann so tríd an mbaile. Níor ċuir duine cuir-isteaċ 'riaṁ uirri. Maidin áiriġṫe leanadar mo ċlann an geirrḟiaḋ lena gconairt. Isteaċ ċum lioscáin ċuaiḋ sí (sé ?) Lean mo ṁic í. Cad do ḃí istiġ rómpa aċt sean-ḃean caiṫte. D'ḟiafruiġeadar di cár ġaḃ an geirrḟiaḋ. Ṫug sí gaċ freagra orra ní ba ḋroċṁúinte ná a ċéile. San ċaint dóiḃ ṫáinic dá'r'éag mac léi féin isteaċ ⁊ torc ar ġualainn ċáiċ aca. D'iarr ar mo ċlainn an mbeárfaidís tuirc. Ní ḟéadfaidís é. D'ḟiafruiġ an tsean-ḃean arḃ' féidir leó 'clear-na-seiṫe' d'imirt. Duḃradar go ndéanfaidís. Ḃuaiḋ sí orra insan gclear. I ndiaiḋ sin ṫáinic sí ċum mo ṁac ⁊ ċuir iad fé ġeasaiḃ droma draoiḋeaċta ⁊ ḃain sí asta a gcroiḋe ⁊ a n-ae ⁊ ḋein díḃ galláin.

"Sin é ḃain díom mo ḃuġa, mo ḃéiṫ ⁊ mo ġáire," ars an Rudaire.

"Is agat tá an cúis ṁaiṫ," arsa Neart. Ḃa ṁaidin lae Ḃealtaine maidin i mbáraċ. Duḃairt an Rudaire leis go ngaḃfaḋ an geirrḟiaḋ ann arís ar maidin. Ḃailiġ Neart a raiḃ do ġaḃaraiḃ ar fuid na háite. Ġaḃ an geirrḟiaḋ tríd an áit. Ḃí na gaḃair go tréan 'na diaiḋ, ⁊ dá ṫréine iad ḃí Neart ċoṁ tréan leó. Ar ḋul isteaċ do'n lioscán do'n ġeirrḟiaḋ ḃain gaḃar greim as a tóin. Ḃuail Neart isteaċ 'na diaiḋ. Ní raiḃ istiġ roiṁe aċt sean-ċailliċín. D'ḟiafruiġ Neart di cár ġaḃ an geirrḟiaḋ? "N' ḟeacas geirrḟiaḋ ar bit," ar sisi. Ḃeir Neart uirri, ⁊ ċonnaic sé rian na fola ag síleaḋ léi. Ar an gcaint dóiḃ ṫángadar isteaċ a dá'r'éag mac, ⁊ dá torc déag aca. Ċaiṫeadar torc do Neart do ḃearaḋ. Ṫug sé aon ċeimil aṁáin do'n torc lena ċlaiḋeaṁ solais, óir ní raiḃ riaṁ in a éagṁais, ⁊ ḃí sí (sé ?) bearṫa. D'ḟiafruiġeadar air ann soin an imreóċaḋ sé "clear-na-seiṫe." Duḃairt sé go ndéanfaḋ. Ḃí an ċailleaċ ag taḃairt coṁarṫaí ar tosaċ dá macaiḃ, aċt ċuir Neart d'ḟiaċaiḃ uirri gaḃáilt amaċ. Ḃuaiḋ Neart an clear orra. "Taḃair do ḃreiṫ, a Neart," "Ċuirim do ċeirt, do ḃreiṫ, ⁊ do ṁór-ualaċ oraiḃ dá'r'éag clainn an Rudaire do ṫógaint 'na saoġal ⁊ 'na sláinte arís mar a ḃíodar riaṁ," arsa Neart. Tógaḋ iad, agus ḃain Neart an croiḋe ⁊ na hae amaċ as clainn na cailliġe. Ḃuail sé buille an ċlaiḋiṁ ḟolais ar an gcailliġ, ⁊ ḃain di an ceann. "'S sin," ar sisi, "claiḋeaṁ an Ḃúcáin Óig, ⁊ an feall go mbeiriḋ ar an té ṫug duit é."

Ḃuail Neart amaċ tar éis sin, ⁊ táinic ceaṫrar ban-uasal ⁊ ceiṫearnaċ roiṁe amaċ, ⁊ ḃeir bróg* air, ⁊ ċrom dá ṗógaḋ. B'iad na mná-uaisle na trí cága duḃa ⁊ an ṗéist, ⁊ an Gruagaċ Laog Ṁeamaire an ceiṫearnaċ.

B'iad triúr dearḃráṫaraċ, an Gruagaċ Laoġ Ṁeamaire, an Fearaolaċ Fionn Liaṫ, ⁊ an Ruḋaire gan ḃuġa, gan ḃéiċ, gan ġáire, ⁊ ceaṫrar deirḃṡiúr, na trí cága duḃa ⁊ an ṗéist. Do cuireaḋ iad go léir fé ḋraoiḋeaċt ag an sean-ċaillig ⁊ d'imṫiġ an draoiḋeaċt díoḃ nuair a marḃaḋ an ċailleaċ fíor-ġránna úd. Níḋ nár ḃ'iongnaṁ, ġaḃadar buiḋeaċas leis ⁊ ċoimeádadar é 'na ḃfoċair go ceann bliaḋna ⁊ lá, ag imirt ⁊ ag ól ⁊ ag foġlaim luaiṫ ⁊ gaisge. Ar ḋul abaile ḋó do ġluaiseadar mór-sluaiġte aca leis go cuan ag sileaḋ díle deór go frasaċ 'na ḋiaiḋ. Do ġluais sé as soin go hÉirinn. Ḃíoḋ a ṁac ⁊ a ṁuintir ag féaċaint amaċ gaċ lá ag tnúṫ leis.

Iar dteaċt do, cuireaḋ gairm-sgoile ar fuid na hÉireann, ⁊ ṫug sé fleaḋ ⁊ féasda do ṁaiṫiḃ ⁊ do ṁór-ṫaoisiġiḃ na hÉireann ar feaḋ seaċt n-oiḋċe ⁊ seaċt lá. Ċum méide an ċruinniġṫe d'ḟeicsint ní beag agat go raiḃ naonḃar ⁊ naoi sluaisde aca ag cur amaċ luaiṫe an tabac aṁáin, d'ólaidís an oireaḋ de.

OISÍN MAC ḞINN.

---

SECOND PRIZE STORY BY "Fear na Muintire."

## An Maċaiḋe Mór.

'Neósad-sa ḋíḃ mar ċuala ⁊ ní ḃeiḋ mé ag ḋúnaireaċt éiṫiġ do réir ḋeallraiṁ: mara (muna) gcuirfiḋ mé focal leis ní ḃainfiḋ mé aon focal de:—Lá ḋos na laeṫeanntaiḃ ⁊ tráṫ ḋos na tráṫanntaiḃ do ġluais Fionn Mac Cuṁail ⁊ a ṁaċaiḋe ⁊ a ṁór-ṡluaiġte amaċ ag fiaḋaċ ⁊ ag fineċosgairt,—mar ba ġnáṫ leó 'ḋul,—ar ċnoc do ḃí os cionn na réiḋ-ṫeaġlaiġe amaċ.

Do ṫiomáineadar leó go dtángadar go barra an ċnoic. Do stadadar uile go léir annsoin, ⁊ d'ḟéaċadar timċeall orra féin ⁊ amaċ ar an ḃfairrge, ⁊ ċonnaiceadar fad a raḋairc uaṫa mar ḃeaḋ aṁail préaċáin. D'ḟanadar ḋ'á

* bróg = embrace.

'múċaḋ ar feaḋ tamaill, ⁊ is gearr go raiḃ sé ag dul i méid: is ró-ġearr 'n-a ḋiaiḋ sin gur ḋeineadar amaċ gur long a ḃí ann ⁊ go raiḃ sí ag deanaṁ fé n-a ḋéin, fé lán-treóil. Ṫáinig sí isteaċ go dtí an cuan ⁊ do ṫáinig aon ḟear aṁáin aonair amaċ airti, ⁊ do luiḋ sé ag ceangal a luinge.

Do stadadar uile go léir ag féaċaint air ċun (ċum) go ndubairt Conán Maol mac Móirne: "Caidé an ḟéaċ-aint sin oraiḃ: tá a ḟios agaiḃ-se naċ aon doluiġeaċ foġanta é sin: riċfimís linn féin ar so,"—go ndubairt Fionn gur náireaċ an niḋ do ḋuine riċ ó n-a ṫiġ nuair ḃeaḋ stróinséir ag teacht fé n-a ḋéin, D'fill an uile ḟear aca ṫar n-ais arís go dtáiniġ an fear fé n-a ḋéin,—⁊ dar do láiṁ, ba ṁó é riúd ná aon ċúigear fear d'á ḃfacadar 'riaṁ.

Do ḃuail sé aníos ċuca ⁊ níor ḃeannuiġ ⁊ níor uṁluiġ d'aon ḟear go dtáiniġ sé ar aġaiḋ Ḟinn ṁic Cuṁail amaċ. Do ḃeannuiġ sé d'Ḟionn do ḃréiṫriḃ fostanaċa fáiḋeaṁla ⁊ do ráiḋteaċas na sean-aimsire, ⁊ do ḃeannuiġ Fionn do do'n óráid ċéadna.

"Cé hé do ṁaiṫiḃ an doṁain tú?" arsa Fionn, "nó cad is ainm duit?"

"Aolán Aol Croḋa m'ainm-se," ars an fear mór, "⁊ ní hé sin m'ainm ar fuaid an doṁain ṁóir aċt an Maċaiḋe Mór mac riġ na hEaspáinne."

"Agus cad do ṫóg go hÉirinn an tan so tú?" arsa Fionn.

"Le díoġaltas ċinn riġ Éireann," ars an fear mór, "⁊ an tusa é?"

"Ní mise rí ceart Éireann," arsa Fionn, "aċt Rí Cormac."

"An dtiuḃrá eólas domsa go cúirt Riġ Ċormaic?" ars an fear mór.

"Tiuḃrad ar maidin," arsa Fionn, "aċt fan 'n-ár ḃfoċair-ne anoċt,"—mar ba ġnáṫ le Fionn gan aon stróin-séir ṫiocfaḋ go dtí ḋá ṫiġ é leogaint (leigeant) uaiḋ go maidin go háiriġṫe.

D'fill an uile ḟear 'riaṁ aca isteaċ go dtí an réiḋ-ṫeaġlaċ, ⁊ do ċaiṫeadar an oiḋċe sin ar fleaḋ ⁊ ar mór-ḟéasda go rug solas an lae i mbáiriġ orra.

"Anois a Ḟinn," duḃairt an fear mór, "ó tá solas an lae aguinn bí ċoṁ maiṫ le t'ḟocal, ⁊ gluais liom go cúirt Ríġ Ċormaic."

"Seaḋ ċeana," arsa Fionn; "téanam ort." Do ṫiomáin an ḃeirt leó ⁊ níor stad cos díoḃ go dtángadar i radarc cúirte Ríġ Ċormaic. Do stad Fionn annsoin ⁊ duḃairt: "Sin í ṫall cúirt Ríġ Ċormaic, ⁊ ní raġad-sa níos sia leat mar ní ṫuigim féin ná Rí Cormac a ċéile ró-ṁaiṫ le déiḋeanaiġe." Do ċas Fionn tar n-ais arís go dtí an réiḋ-ṫeaġlaċ, ⁊ ṫiomáin an Maċaiḋe Mór sé ḃéin cúirte Ríġ Ċormaic.

San am soin b'é nós Ríġ Ċormaic gairm-sgoile 'ċur amaċ ar a ríġeaċt go léir ċun (ċum) teaċt uair is gaċ aon trí mbliaḋna ċun féaċaint ar ṫaidn (ṫaitniġ) a dliġṫe leó, ⁊ mara dtaidnfeaḋ, dliġṫe atruġaḋ dóiḃ,—⁊ b'in é an lá go raiḃ an t-aonaċ soin cnuasta ann.—Do ḃuail an Maċaiḋe suas ⁊ níor ḃeannuiġ ⁊ níor uṁluiġ d'aon ḟear gur ḃuail sé a ḋá ordóig i gcoinniḃ ḋá ordóig Ríġ Ċormaic, do ḃeannuiġ Rí Cormac do do ḃréiṫriḃ sostanaċa fáiḋeaṁla, ⁊ do ráiḋteaċas na sean-aimsire, ⁊ do ḃeannuiġ an fear mór do do'n óráid ċéadna.

"Cé hé do ṁaiṫiḃ an doṁain tú?" arsa Cormac.

"Aolán Aol Croḋa m'ainm-se," ars an fear mór, "⁊ ní hé sin m'ainm ar fuaid an doṁain ṁóir aċt an Maċaiḋe Mór mac ríġ na hEaspáinne.'

"Cá'r ċodlas aréir a ḟir ṁóir?" arsa Rí Cormac.

Ċodlas i n-Alṁain árd-ḟairsiug (fairsing) Laiġin," ars an fear mór, "⁊ farraḋ Fionn Mac Cuṁail ⁊ uaisle áilne Ċlanna Gaeḋeal mar aon leis."

"Agus cad do tóg (ṫug) go hÉirinn an tan so tú?" arsa Rí Cormac.

"Le díoġaltas ċinn Ríġ Éireann," ars an fear mór, "agus an tusa é?"

"Ní mise rí ceart Éireann," arsa Rí Cormac, "aċt Fionn Mac Cuṁail."

"Agus cad fáṫ go laḃálann sé caṫaoir na honóra ḋuit-se?" ars an fear mór.

"Mar is doṁ-sa téiḋeann rí do réir sinsearaċt,' arsa Cormac; "⁊ a ḟir ṁóir is cirte ⁊ is córe d'Ḟionn Mac Cuṁail troid ar son na hÉireann ná doṁ-sa mar is mó

do ċoraḋ is do ṫairḃe na hÉireann ag tuitim ċuige gaċ lá ná ċúgam-sa. Tá cú is gaċ ball aige ⁊ seilg is gaċ gleann . . . ."

"Seaḋ," ars an Maċaiḋe, "ní ḋéanfaiḋ soin an gnó ḋuit-se. Má ċuireann Fionn mise tar n-ais le haon aiṫ-sgéal ní ṫógfad-sa uait aon leaṫ-sgéal gan do ċeann." Do sgar an beirt le ċéile ar an áit sin, ⁊ d'ḟill an fear mór tar n-ais arís go Fionn Mac Cuṁail: "Seaḋ, a Ḟinn," ars eisean, "do ṡéan Rí Cormac a ċion do ríġeaċt na hÉireann ort."

"Ní ṡéanfad-sa mo ċion do ríġeaċt na hÉireann," arsa Fionn, "le heagla aon ḟir ar biṫ; ní ḋéanfaiḋ sin do Rí Cormac é: caiṫfiḋ sé a ṫaḃairt sé n-a láiṁ gur mise rí ceart Éireann, sara (sul) dtroidfead a tuilleaḋ ar son na hÉireann ⁊ raġam araon go dtí é ar maidin i mbáireaċ,—aċt téanam ort isteaċ."

Do ċaiteadar an oiḋċe sin ar fleaḋ ⁊ ar mór-ḟéasda go ruġ solas an lae imbáiriġ orra.

"Téanam ort anois, a ḟir ṁóir," arsa Fionn. Do ṫiomáineadar leó, ⁊ níor stad cos díoḃ go ndeaġadar go cúirt Ríġ Ċormaic. Do laḃair Fionn le Rí Cormac: "do ṡéanais do ċion do ríġeaċt na hÉireann orm-sa," do ráiḋ Fionn, "⁊ ní ṡéanfad-sa mo ċion do ríġeaċt na hÉireann le heagla aon ḟir ar biṫ: aċt caiṫfiḋ tú a ṫaḃairt fé'd láiṁ dam gur mise rí ceart Éireann sara dtroidfiḋ mé a tuilleaḋ ar son na hÉireann."

"Ná déin," arsa Rí Cormac; "aċt tá sean-duine san oileán so tamall maiṫ uainn go dtugann siad Bearaċán air, ⁊ isé an fear is aosta san oileán é, ⁊ pé rud adéaraiḋ sé sin bímís araon sásta leis."

"Gaḃaim le n-ais," arsa Fionn.

Do ṫiomáin an triúr leó ⁊ níor ḋeineadar stad ná coṁnuiḋe go ndeaġadar go dtí tiġ (teaċ) Bearċáin. Ṫángadar isteaċ is ċuir sé fáilte rómpa. D'innseadar do fios a dturais, ⁊ adubairt sé leó suiḋe síos. Fuair sé biaḋ ⁊ deoċ dóiḃ ar a gcóir. Nuair a ḃí biaḋ ⁊ deoċ caiṫte aca ċuaiḋ Bearaċán suas go dtí almóir a ḃí sa tiġ, ⁊ do ṫug sé anuas píosa muic-ḟeóla do ḃí troiġ d'ḟeóil-báin airri: "Sin muc," ar seisean, "a tógaḋ le linn sean-aṫar Ríġ Ċormaic." Ċuaiḋ sé suas arís ⁊ do ṫug sé anuas píosa eile muiċ-ḟeóla ná raiḃ aċt sé hórdla

(orlaiġ) d'ḟeóil-ḃáin airri: "Sin píosa do ṁuic do tógaḋ le linn aṫar Ríġ Ċormaic," ar sé. Ċuaiḋ sé suas an tríoṁaḋ huair ⁊ do ṫug sé anuas píosa eile muic-ḟeóla do tógaḋ le linn Ríġ Ċormaic féinig (féin), aċt ní raiḃ sí aċt trí hórdla d'ḟeóil-ḃáin: "Seaḋ anois, a ḋaoine uaisle," arsa Ḃearaċán; "ċiḋeann siḃ féin an ċuma go ḃfuil an náisiún ag dul ċum boiċtneaċt' do réir mar ṫáid siad so ag teaċt i n-oiġreaċt, ⁊ má ṫagann Cairbre mac Ċormaic i n-oiġreaċt ní féidir d'aon'ne maireaċtaint san náisiún,—beiḋ sé ċom dealḃ soin; aċt ṁolfainn-se d'Ḟionn Mac Cuṁail an riġeaċt mar isé sin an fear is fearr.—Aċt caidé an ċaḃair dom-sa soin ⁊ go mbeiḋ mo ċnáṁa piocaiṫe ag na macṫírí anoċt,—mar ní raḃas ċun báis d'ḟaġáil coiḋċe go gcodlfaḋ trí riġte im' ṫiġ."

"Is mór ar seód an sgéal," arsa an Maċaiḋe Mór, "má leogfimíd (leigfimíd) d'aon ṁactíre do ċnáṁa ṗiocaḋ anoċt."

Ċuireadar é fé ḃéal daiḃċe a ḃí san áit, a fuaradar paca cártaí nó imirt éigin eile, ⁊ do luiḋeadar ar imirt ós cionn na daiḃċe.

Ḃíodar ag imirt annsoin ar feaḋ tamaill ṁaiṫ de'n oiḋċe gur ṫáinig garsúinín beag leaṫ-lomnoċta amuiġ ag an ndoras ⁊ é ag gol. D'ḟiafruiġeadar de cé ḃí ann nó cad do ḃeir ann ċoṁ déiḋeanaċ san oiḋċe é. Duḃairt sé leó gur garsún é ċuir a ṁuintir amaċ ar lorg gaḃar, go ndeaġaiḋ sé amuġa sa ċeó, ⁊ é leogaint (leigint) isteaċ mar go raiḃ sé fuar. Duḃairt an triúr le ċéile gur dóċa ná déanfaḋ sé aon díoġḃáil é leogaint isteaċ. Do leogadar isteaċ é, ⁊ ḃuail sé suas ċun na teine' ⁊ do ṫéiḋ é féin. Duḃairt sé annsoin: "A ḋaoine uaisle, tá ceól beag agam a ṡeinnfinn diḃ dá mb'é ḃur dtoil é." Duḃradar leis seint. Do ḋíriġ sé ar seint an ċeóil ba uaiḃriġe d'airiġeadar 'riaṁ. B'é críoċ an sgéil gur ṫuit an triúr 'n-a gcodlaḋ ⁊ d'ḟanadar ansa ċodlaḋ soin go maidin. Nuair a ḋúisiġeadar ní raiḃ aon ṗioc do ṫuairisg an ġarsúin aca. D'ḟéaċadar fé'n ndaḃaiġ ⁊ ní raiḃ aon ṗioc do Ḃeareaċán aca aċt a ċnáṁa piocaiṫe.

"Seaḋ," arsa Fionn, "tá an méid sin imṫiġṫe orainn."

"Tá go deiṁin," arsa an Maċaiḋe Mór, "⁊ isé an ceól teinn dúinn, ceól an ġarsúin."

"Téanaiḋ oraiḃ," arsa Cormac; ⁊ do ṫiomáin an triúr leó ṫar n-ais. D'ḟan Cormac agá ċúirt féinig, ⁊ do ġluais Fionn ⁊ an fear mór le ċéile ċun go dtángadar go dtí an réiḋ-ṫeaġlaċ. Ċuadar isteaċ, iad féin ⁊ an ċuid eile ḋe'n Ḟéinn, ⁊ ṫugadar an oiḋċe sin ar fleaḋ ⁊ ar mór-ḟéasda go rug solas an lae i mbáiriġ orra.

"Seaḋ, a Ḟinn," ars an fear mór, "tá an riġeaċt molta duit-se ⁊ caiṫfir troid ar a son."

"Tá, ċeana," arsa Fionn; ⁊ do ċuadar araon amaċ ar an ḃfaiṫċe, ⁊ do lean an Ḟéinn eile iad.

"A Ġoll ṁic Móirne," arsa Fionn, "an raġfá-sa do ċomrac ṫar mo ċeann leis an ḃfear mór?"

"Am ḃriaṫar féin, a Ḟinn," arsa Goll, "ná raġad mar ná ḃraiṫim mé féin i meisneaċ ċun an ḟir ṁóir a ṫroid."

"A Ṡeaċráin Sál-ḟada, an raġfá do ċomrac ṫar mo ċeann leis an ḃfear mór?" arsa Fionn.

"Am ḃriaṫar féin, a Ḟinn," arsa Seaċrán, "ní raġad, mar ní ḃraiṫim mé féin i meisneaċ ċun an ḟir ṁóir a ṫroid."

"A Luġaiḋ Láṁ-ḟada," arsa Fionn, "an raġfá do ċomrac ṫar mo ċeann leis an ḃfear mór?"

"Am ḃriaṫar féin ná raġad," arsa Luġaiḋ Láṁ-ḟada; "mar an cuiṁin leat-sa féinig, a Ḟinn, ar an lá úd do ṫógas-sa liom deiċ gcéad de'n ḟéinn dul i n-ionnsuiḋe mná sa Doṁan Toir ⁊ gur ġlaoḋais ṫar n-ais an uile ḟear aca, mar nár ḃ'ḟearr leat mé ṫeaċt slán 'ná tuitim fé'n dtoisg gcéadna, i gcás go mbeaḋ an ḃean agat féin."

"A Oisín ṁic Finn," arsa Fionn, "an raġfá-sa do ċomrac ṫar mo ċeann leis an ḃfear mór?"

"Am ḃriaṫar féin, a Ḟinn," ars Oisín, "ná raġad mar ná ḃraiṫim mé féin i meisneaċ ċun an ḟir ṁóir a ṫroid."

"A Osgair mac Oisín ṁic Finn," arsa Fionn, "an raġfá do ċomrac ṫar mo ċeann leis an ḃfear mór?"

"Am ḃriaṫar féin, a Ḟinn, ná raġad," arsa Osgar, "mar an gcuiṁniġeann tusa féin a Ḟinn, ar an lá úd ná raḃas-sa tagaiṫe aċt bliaḋain óm' ḃanarṫlain, nuair ṫáinig an Ciotaċ Crú-armaċ ó'n nDoṁan Toir, ⁊ do rug sé leis Saḋḃ inġean Ógain Óige bean Ṁic Aónċéarda Ḃéara,—mar ba ḃreáġḃa í ná do ḃean-sa,—mar ná raiḃ

aon duine agaiḃ-se sa ḃaile, ⁊ go nduḃairt Gráinne Ní Ċormaic,—b'in í bean Ḟinn,—gur ḃ'olc an fear an Ciotaċ ⁊ lám a ḋéanaṁ do ṁnaoi: duḃairt an Ciotaċ léi d'á freagraḋ naċ í an ḃean a ḃí uaiḋ aċt na fir, ⁊ dá mb' fir iad go leanfidís í. Nuair ṫángamar uile aḃaile is d-oiḋċe, a Ḟinn, ní raiḃ aon ḟocal as na mnáib. Duḃairt Conán Maol leó gur ḃ'ḟuraiste (furasda) aiṫint dá dtiocfimís folaṁ go minic go gcaillfiḋ siḃ ḃur gcaint." 'Ní hé sin i n-aon ċor tá orainn,' arsa Gráinne Ní Ċormaic, 'aċt beirt d'ár mnáiḃ atá i n-easnaṁ orainn tar éis an lae,' ⁊ aduḃairt sí go dtáinig an Ciotaċ Crú-armaċ ó'n nDoṁan Toir ⁊ go rug sé leis bean Ṁic Aonċéarda Ḃéara, ⁊ gur báṫaḋ Féile Ní Ġuaire i n-aḃainn na Féile; ⁊ d'á ċoṁarṫa soin féin, a Ḟinn, duḃraiḋis-se ná raiḃ aon teangṁálaiḋe fé'n spéir ba luaġ ort a ṫarrac (tarraingt) ort 'ná an Ciotaċ Crú-armaċ.

"D'ḟan an sgéal mar sin, a Ḟinn, ar feaḋ trí ṁí go nduḃairt Conán Maol gur ḃ'ḟuraiste aiṫint gur ḃ'olc na fir sinn, ⁊ ná raiḃ aon'ne ag cur iongnaiṁ air aċt Mac Aonċéarda Ḃéara go raiḃ a ḃean imṫiġṫe uaiḋ duḃraiḋis-se annsoin, a Ḟinn, go raiḃ an ceart aige, ⁊ duḃraiḋis linn sinn féin d'ullṁuġaḋ i gcoṁair na maidne imḃáireaċ.

"Do ġléasadar iad féin ar maidin, deiċ gcéad aca, ⁊ ṫógadar leó do long féin, an 'Ḃreac-Ċuaċ,' ⁊ d'á ċoṁarṫa soin féin, a Ḟinn, isé do ṁac Oisín do ċuirir mar ċeann ar na fearaiḃ.

"Ṫiomáineadar leó ar an muir ṁóir, ⁊ do ḃíodar trí ṁí ar an ḃfairrge go dtí gur ṫángadar isteaċ go hoileán, ⁊ do ċeap muintir an oileáin sin gur náṁaid iad. Do ḃuaileadar caṫ ⁊ cruaḋ-ċoṁrac le ċéile,—⁊ b'é an riġeaċt é sin ná riġeaċt Eóġain Gorm-úiliġ. Do ḃíodar ag troid leó i gcaiṫeaṁ an lae go dtáinig an Síogaire Gorm-úileaċ mac an riġ ⁊ Oisín ar aġaiḋ a ċéile. Ḃí an beirt ag troid go croḋa go dtí go raiḃ an láṁ uaċtair ag Oisín d'á fáġáil air, is go dtáinig an rí ⁊ ċaiṫ sé brat síoṫċána 'n-a mearg, ⁊ duḃairt sé gur ṁaise ḋo'n dís sgur go lá.

"'Cé hiad de ṁaiṫiḃ an doṁain siḃ?' ars an rí.

"'Sguib d'Ḟiannaiḃ Éireann sinne atá ar seaċrán,' arsa Oisín.

"Do ḃuail an rí a ḋá ḃos: 'Is measa ná riaṁ,' ar seisean, '⁊ gur fadó do ḃíosa gan mo ríġeaċt aċt mara mbeaḋ bagairt Ḟinn Ṁic Cuṁail ⁊ a ṁór-ḟluaiġte ar na ríġtiḃ eile atá ar mo ṫí: céad míle fáilte roṁaiḃ go dtí mo ríġeaċt-sa: téanaiḋ oraiḃ liom-sa.'

"Ṫiomáineadar uile leó annsoin, a Ḟinn, go dtí cúirt Eóġain Gorm-úiliġ, ⁊ fuaradar gaċ uile ċóir dá feaḃas, ⁊ d'ḟanadar annsoin ar feaḋ trí ṁí go nduḃairt Conán Maol go ndéaraḋ an rí nó aon'ne eile ná raiḃ pioc le n-iṫe sa ḃaile aca ⁊ a ráḋ go raḃadar ag fanaṁaint ċoṁ fada ann. Duḃairt Oisín leó annsoin iad féin d'ullṁuġaḋ i gcoṁair imṫeaċt lár 'n-a ḃáireaċ.

"Ḃí soin go maiṫ: ⁊ dúḃairt an Síogaire Gormúileaċ mac an ríġ sin le hOisín é féin a ḃreiṫ leis, ⁊ cead d'iarraiḋ ar a aṫair é leogaint leó: 'déaraiḋ m'aṫair leat,' ars an Síogaire le hOisín, 'go leogfaḋ sé leat mé i n-aon ḃall fé'n spéir aċt fé ḋéin an Ċíoṫaiġ Ċrú-armaiġ. Nuair a raġair isteaċ ċun do ḃreicfaist ar maidin, buail do sgéan (sgian) ⁊ t'ḟorc crosta sa ḃfeóil. Fiafró'iḋ m'aṫair do ṁac ríġ Féinne cad 'n-a ṫaoḃ ná fuil sé ag iṫe a ḃreicfaist. Abair-se leis ná híosair ⁊ na hólfair aon ṗioc go ḃfaġair (ḃfuiġir) aṫċuinge. Déaraiḋ sé leat go ḃfaġair aon aṫċuinge fé'n spéir aċt mé féin a leogaint leat fé ḋéin an Ċíṫiġ Ċrú-armaiġ. Abair-se leis gur b'in í díreaċ an aṫċuinge ḃí uait ⁊ go ḃfágfair a ṫiġ faoi ḟeirg mara ḃfaġair an aṫċuinge sin.'

"Sin mar ḃí, a Ḟinn: Ar maidin lar n-a ḃáireaċ nuair buail Oisín ċun a ḃreicfaist buail sé a sgéan ⁊ a ḟorc crosta sa ḃfeóil. D'ḟiafruiġ an rí de ṁac ríġ Féinne cad n-a ṫaoḃ ná raiḃ sé ag iṫe a ḃreicfaist, 'Tá,' ars Oisín, 'ná híosad ⁊ ná hólfad aon niḋ ad' ṫiġ go ḃfaġad (ḃfuiġead) aṫċuinge.'

"'Doġeoḃair aon aṫċuinge fé'n spéir,' duḃairt an rí, 'aċt an Síogaire Gorm-úileaċ a leogaint leat fé ḋéin an Ċíṫiġ Ċrú-armaiġ.'

"'Caidé an ṁaiṫ soin,' ars Oisin, '⁊ gur b'in í díreaċ an aṫċuinge atá uaim, ⁊ fágfaiḋ mé do ṫiġ faoi ḟeirg mara ḃfaġad í sin.'

"'Seaḋ, a ṁic ríġ Féinne,' ars an rí, 'níor túirse ná

fágfá mo ṫiġ faoi feirg ġeoḃair t' aṫċuinge, ar ċoinġioll má ṫagann aon'ne agaiḃ beó glaoḋaċ ċuġam ċun insint dam connus do ṫriaḋail* an Síogaire sa ċoṁrac.'

"'Ġeoḃair soin,' ars Oisín.

"Seaḋ, a Ḟinn; do ṫiomáineadar leó ⁊ an Síogaire i n-éinfeaċt leó, ⁊ ṫugadar a n-aġaiḋ do ṁuir ⁊ a ndeireaḋ do ṫír: níor ḋeineadar stad na coṁnuiḋe go dtángadar go riġeaċt an Ċíṫiġ Ċrú-armaiġ. Ḃí cúirt an Ċíṫiġ ar bruaċ an ċuain: ⁊ a Ḟinn, is aṁlaiḋ a ḃí bean Ṁic Aon-ċéarda Ḃéara i n-áirde i ngrianán na cúirte, ⁊ beirt ṁac an Ċíṫiġ ag taḃairt aire ḋi mar ní raiḃ sé féin sa ḃaile. Do ċuir sí sgearta gáire airti nuair do ċonnaic sí an 'Ḃreac-Ċuaċ' tagaiṫe isteaċ sa ċuan:—'Caiḋé fáṫ do ġáire?', ars an mac críona léi, 'nó 'ḃfaġaḋ ar mo ċrann coṁair* é?'

"'Ġeoḃair ċeana,' ar sise.

"'Tá,' ar seisean, 'gur coiġciḋeas ó anoċt do ṫiocfaiḋ an sean-ḃuaċaill aḃaile ⁊ ag cuiṁneaṁ ar an saoġal breáġ do-ġeoḃair uaiḋ.'

"'Ní heaḋ go deiṁin,' ar sisi, 'aċt dá ġiorraċt dúinn an aimsir sin ċiḋim daṫ annsúd síos ar an gcuan ṫiuḃraiḋ do ċuid fola le n-ól duit-se fé sin.'

"Do ḃuail sé le claḃatóig í le neart uaḃair 'dtaoḃ a ráḋ go raiḃ aon fear ná fir a ṫiuḃraḋ a ċuid fola le n-ól do féin. Le n-a linn sin, a Ḟinn, do ḃí an ṁuintir eile 'n-a stad síos ar bórd luinge go ndubairt Conán: Caiḋé an ḟéaċaint sin a ḃí aca timċeall orra féin, ⁊ dul ⁊ an ḃean a ṫaḃairt leó. Le n-a linn sin d'éiriġ an Síogaire d'úlaiḃ a ḟleaġ ⁊ do ṡnaiḋmeannaiḃ a ċnáṁ, do ḋá ḟírde ḋá smírde ċnáṁ-reaṁar a ċoire do'n ḃaot-léim nár trom, gur ṫúirlic (tuirling) ar ġrianán na cúirté ⁊ ḃuail sé a ṁéar fé ċrios na mná: do ḃuail ar ṁaoil-árd a ġualann í, ⁊ ċuaiḋ ṫar n-ais arís do'n léim céadna ar bórd na luinge.

"'Cad is cóir a ṁeas do'n Éireannaċ a ḋein an cleas úd?' arsa mac an Ċíṫiġ le n-a ḋearḃráṫair.

* ṫriaḋail = fared.
* crann coṁair = conjecture, guess.

"'Cad do ḋéanfí leis?' ars an tarna dearbráṫair, 'aċt an cleas céadna do ḋéanaṁ leis arís?' Annsoin d'éiriġ sé d'úlaiḃ a ṡleaġ ⁊ do ṡnaiḋmeannaiḃ a ċnáṁ, do ḋá ṡírde ḋá smírde ċnáṁ-reaṁar a ċoise do'n ḃaoṫ-léim nár ṫrom, gur ṫúirlic ar bórd luinge, ⁊ ṫóg sé (faoi) an ḃean leis ṫar n-ais arís.

"Seaḋ, a Ḟinn: nuair ċonnaic an Ḟéinn an níḋ a ḃí déanta ag mac an Ċíṫiġ, dubradar le céile ná héireóċaḋ soin leis, ⁊ naċ é aṁáin go mbéarfidís an ḃean leó aċt ná fágfidís duine ná beiṫiḋeaċ, ná aon ainṁiḋe eile san oileán gan ídiuġaḋ. Do ḃuail Fianna Éireann, agus beirt ṁac an Ċíṫiġ ⁊ na coṁaltaiḋe ḃí aca, caṫ ⁊ cruaḋ-ċoṁrac le céile, ⁊ b'é críoċ an ċaṫa soin nár ḟág an Ḟéinn aon duine 'n-a ḃeaṫaiḋ san áit, ⁊ ṫugadar teine do'n oileán: níor ḟágadar sol leinḃ, ná búir bó,—ná aon ainṁiḋe eile ann gan losgaḋ; aċt aṁáin mucaiḋe muc a ċuaiḋ i bpluais carraige (mbéilic) ó'n lasair.

"Ṫiomáineadar leó ṫar n-ais annsoin ⁊ an ḃean aca. Do ġlaoḋadar ċun ríġeaċt' Eóġain Ġorm-úiliġ ⁊ isé do ḃí go fáilteaċ rómpa.—Duḃairt an Síogaire le hOisín cead iarraiḋ ar a aṫair é féin a leogaint leó go hÉirinn. Sin mar ḃí, ⁊ d'iarr Oisín ar Eóġan Gorm-úileaċ an Síogaire leogaint leó. Duḃairt an rí go leogfaḋ sé ⁊ fáilte, mar ná raiḃ aon ḃaoġal air i n-aon ḃall sa doṁan ó ṫángadar saor o'n gCíṫeaċ Crúasmaċ. Ṫiomáin an Ḟéinn leó arís: ṫugadar a n-aġaiḋ do'n ṁuir ⁊ a ndeireaḋ do ṫír, ⁊ níor ḋeineadar stad ná coṁuiḋe go dtángadar isteaċ go hÉirinn.

"Ḃí soin go maiṫ, a Ḟinn. Nuair ṫáinig an Cíṫeaċ aḃaile go dtí a ríġeaċt féin ⁊ ná fuair sé aon'ne beó roimis (roiṁe), ḃí sé ag riṫ ar fuaid an oileáin mar ḃeaḋ duine buile, go dtáinig sé go dtí an áit go raiḃ an mucaiḋe muc. Do ċuir an mucaiḋe gáire as nuair a ċonnaic sé an ċuma go raiḃ an Cíṫeaċ,—ag imṫeaċt 'n-a ġeil ar buile. Duḃairt an Cíṫeaċ:

"'Ní fearr liom ar ṁair 'riaṁ sa réim ḋíriġ ná tusa ḃeiṫ roṁam ċun insint dam cé ḋein an tóiteán.'

"'Duḃart ċeana leat,' ars an mucaiḋe, 'gur ḃ'olc an t-alatán an ḃean úd a ṫugais leat, ⁊ ná raiḃ aon teang-ṁálaiḋe fé'n spéir ba ṁeasa ná Fionn Mac Cuṁail.'

“ ‘ Seaḋ,’ ars an Cíteaċ : ‘ cuirim-se ḋruim le haon dá ḃéile ḃiḋ d’iṫe ar aon ḃórd, ná aon dá oiḋċe do ċodlaḋ i n-aon leabaiḋ go dtiuḃraiḋ mé liom go dian daingean do-sgaoilte im’ luing iad, ⁊ go mbainfiḋ mé na cinn díoḃ ar mo ṡuaiṁneas san áit gur ḋeineadar an tóiteán ⁊ an t-éirleaċ.’

“ ‘ Is usa é sin a ráḋ ná a ḋéanaṁ,’ ars an mucaiḋe. Níor ḋein an Cíteaċ aon truim do’n méid sin coṁráḋ : Ṫiomáin sé leis, ⁊ coictiḋeas ó’n lá soin do fógaraiġeaḋ tagaiṫe isteaċ go hÉirinn é, ⁊ a Ḟinn, ba ċóir ná dearó’d-fá-sa féin an lá úd. Do ḃuail sé caṫ ⁊ cruaḋ-ċoṁrac le Fianna Éireann an lá soin, ⁊ isé an ċéad duine do léim ċuige d’á ṫroid ná an Síogaire Gorm-úileaċ ; is gairid do ṡaraiṁ (sear) sé leis an gCíteaċ nuair ċeangail sé go dian daingean do-sgaoilte é ; ⁊ do ḃí sé ag tabairt an ċoir sin do gaċ aon ḟear agaiḃ ; ⁊ a Ḟinn, nuair ċonnaiciḋis-se an obair sin d’á ḋéanaṁ, duḃraiḋis mise ’ċur sé ḃéal daiḃċe—mar ní raḃas-sa aċt oċt mbliaḋna d’aois san am soin ; go mb’ḟéidir gur mé ḃainfeaḋ sásaṁ amaċ fós as an gcor do ḃí agaiḃ d’á ḟaġáil ó’n gCíteaċ.

“ Seaḋ, a Ḟinn ; do ċeangail sé an uile ḟear agaiḃ ⁊ do ċuir sé ar ḃórd a luinge siḃ. Do ḃuail sé síos ⁊ suas ag féaċaint timċeall air féin nuair ḃí an gníoṁ soin déanta aige, ⁊ do ċonnaic sé an daḃaċ. Do ṫug sé barra a ċoise do’n daḃaiġ ⁊ d’iompuiġ an taoḃ ṫíos suas di, ⁊ do ċonnaic sé mé féin ⁊ aduḃairt :—

“ ‘ A ġarrúin,’ ar seisean, ‘ an truaġ leat-sa an ċuma go ḃfuil an ċuid eile dod’ ṁuintir ceangailte go dian daingean do-sgaoilte im’ luing agam-sa ċun a gcinn a ḃaint díoḃ ar mo ṡuaiṁneas insan áit gur ḋeineadar an tóiteán ⁊ an léir-sgrios.’

“ ‘ Ba ṫruaġ ⁊ ba ró-ṫruaġ dá mbaḋ rud é a ḃeaḋ aṁlaiḋ,’ arsa mise.

“ ‘ Aitniġim, a ġarrúin,’ ar seisean, ‘ dá mbeaḋ an neart ionnat ná beaḋ an ceart ionnat aċt ċoṁ beag leó.’

“ ‘ Ḃraiṫim go ḃfuil neart mo ḋóiṫin ionnam duit-se,’ arsa mise.

“ ‘ B’ḟearra duit é ṫriaḃáil,’ ar seisean.

"'Triaḋáilfaḋ anois,' arsa mise, ⁊ sar (sul) raiḃ sé ullaṁ sa ceart ċun caṫa do ḃí mórán do ċneaṫaċaiḃ doiṁne curṫa agam ann.

"Seaḋ, a Ḟinn; timċeall lár an lae d'iarr sé sosa comraic orm. Dubairt go dtiubrainn aċt an Ḟéinn eile do sgaoileaḋ, ⁊ do sgaoileaḋ; ⁊ a Ḟinn, bíos óg ⁊ gan meas ar m'ḟocal agam. D'iompuiġeas air arís, ⁊ tráṫ éigin fé'n oiḋċe do ḃaineas an ceann do'n Ċíṫeaċ Crú-armaċ; ⁊ do ṫugas lá ⁊ bliaḋain im' luiḋe fé ċneaṫaċaiḃ i ndiaiḋ an Ċíṫiġ, ⁊ mar ġeall air sin, a Ḟinn, ní raġaḋ-sa do ċomrac tar do ċeann leis an Maċaiḋe Mór."

"Fáġaiḋiġ ḋam mo ċulaiṫ airm is éadaiġ," arsa Fionn, "mar is mise féin ba ġnáṫaiġe troid tar ċeann na Féinne eile." Do tugaḋ ċuige as seómra na séad a ċulaiṫ airm ⁊ éadaiġ:—léine ṡíoda ṡíplis, éide ḋaingean do-ḃrisde, a sgiaṫ ṁór ḃugóideac bán-dearg, a ċlaiḋeaṁ tanaiḋe sáir-imeallaċ. Nuair a ḃí sé gléasta suas do ḃuail sé béim ċaṫa go teann. Do ḋein sé gleó gráinneaṁail ⁊ comrac calma gur sgread a sgiaṫ fá ṫrí—mar ḃí geasa ag sgiaṫ Ḟinn nuair ḃeaḋ aon ḃaoġal báis air go sgreadfaḋ a sgiaṫ. Nuair airiġ an Ḟéinn soin, ċuadar uile go léir i gcogaḋ ⁊ ag gaḃáil an ḟir ṁóir, ⁊ ní mó ná ċúiġ céad aca do ċuir sé síos do'n tan soin.

"Stop do ċosgaint na Féinne, a ḟir ṁóir," arsa Osgar, "⁊ tiubraiḋ mise comrac aon-ḟir duit."

"Sin é díreaċ is fearr liom-sa," arsa an fear mór, "⁊ ní hé éirig na Féinne uile a ḃeiṫ orm."

Ṫosnuiġ an ḃeirt ar a céile, ⁊ an té ṫiocfaḋ ó ioċtar an doṁain go huaċtar an doṁain ag féaċaint ar ċat nó ar ċruaḋ-ċomrac, is orra ba ċóir do ṫeaċt ag féaċaint. Do ḋeinidís ball bog do'n ball ċruaiḋ ⁊ ball cruaiḋ do'n ball bog, ⁊ do ṫairrigidís (ṫarraingidís) tobaireaċa fíor-uisge aníos trí ḃarra na gcarraigearaċa ruaḋ le neart díoġaltais i gcroiceann a céile, go dtáiniġ tráṫnóna ⁊ deireaḋ lae orra ⁊ gur iarr Osgar sosa comraic ar an ḃfear mór.

"Geoḃair, ċeana," arsa an Maċaiḋe Mór, "⁊ gáḃaḋ mo ḋóiṫin agam féin leis." Do ḃuail an fear mór ⁊ Fionn isteaċ i n-éinḟeaċt le céile, ⁊ d'iarr an fear mór deoċ. Do tugaḋ ċuige corn diġe, ⁊ do ṫug sé turas fé'n gcorn, is níor ḟág sé braon innti (ann?). D'iarr sé leabaiḋ ⁊ do b'éigean í 'ḟaġáil do ċun a toile.

Le n-a linn sin do ṫáinig teaċtaire ó Osgar ċun Finn Ṁic Cumaill go raiḃ gnó aige d'Ḟionn. D'imṫiġ Fionn fé ḋéin Osgair, ⁊ aduḃairt Osgar:

"A Ḟinn, is bás dom-sa i mbáireaċ mara sáḃáilfir-se mé anoċt."

"A ṁic mo ṁic," arsa Fionn, "connas a ṡáḃáilfinn-se tú."

"Tá," arsa Osgar, "leis na cúig oiḋċe ó ṫáinig an Maċaiḋe Mór go hÉirinn níor ḋein sé codlaḋ aċt an méid do ḋein sé ad' ṫeannta-sa i dtiġ Ḃearaċáin."

"Níor ṁór é sin," arsa Fionn.

"Seaḋ," arsa Osgar, "taḃair sgéal do, ⁊ bain sgéal de ⁊ loit codlaḋ na hoiḋċe air ar sliġe éigin; mar má ċodlann an fear mór anoċt ⁊ ná codlóḋ-sa, raċaiḋ ag an ḃfear mór orm-sa i mbáireaċ; aċt má ċodlaim-se ⁊ ná codló'iḋ an fear mór, raċaiḋ agam-sa ar an ḃfear mór i mbáireaċ."

D'imṫiġ Fionn ṫar n-ais arís ⁊ ċuaiḋ sé go dtí an fear mór, ⁊ do ċuadar aċodlaḋ. Do luiḋeadar ar ċaint le ċéile ar feaḋ tamaill go dtí go raiḃ an codlaḋ ag traoċaḋ an ḟir ṁóir. Nuair a ċonnaic Fionn soin, duḃairt sé:

"A ḟir ṁóir, an raiḃ bean agat, nó connas a fuarais í?"

"A Ḟinn," ar sé, "do ḃí bean agam, ⁊ is aṁlaiḋ a fuaras í—⁊ is eagal-sa go ḃfuil Osgar 'n-a ċodlaḋ—

"Ó faire," arsa Fionn, "níor ḋein sé a leitéid d'ḟeall (ḟeill) ar a ċéile ċomraic 'riaṁ: tá sé ag iṫe ⁊ ag ól i dteannta an ċuid eile ḋo'n Ḟéinn anoċt, mar is dóiġ leis gurab' í an oiḋċe ḋéiḋeanaċ aige 'n-a dteannta í—aċt, a ḟir ṁóir, innis dam connas a fuarais do ḃean."

"Seaḋ, a Ḟinn; lá ḋ'á raḃas-sa ar riġeaċt m'aṫar ⁊ mo ṁáṫar féin, ⁊ mé ag éirġe suas am ḟear. duḃart le'm ṁuintir gur ṁitid dam bean 'ḟaġáil. Duḃradar liom ḋom' ḟreagraḋ go raiḃ an dá leór gaisgiḋeaċ ba ṁeasa 'ná mé tar éis ban 'ḟaġáil do ḃárr a ngoile ⁊ a ngaisge féin, ċun a ráḋ ná faġainn-se. Seaḋ, a Ḟinn; ní raiḃ uaim-se aċt an méid sin do ṫoil m' aṫar ⁊ mo ṁáṫar d'ḟaġáil. Fuaras mo ṫuaṫ beag ġearra ġéar, ⁊ do ḋeinear corraċán ceann-árd, cliaḃ-ḟairsiug, (-fairsing) ion-uṁaire ċraoḃsgaoilte ó éirs go sgairiḃ, is ó sgairiḃ go sgairiḃé,

i n-áit na beirt luaċra mara mbíoḋ colla gaċ crainn neaċ ná fágfaḋ tairinniḋe gan tásga, tásga gus a' trean-ásga ⁊ a ċur fá n-a ċéile. Siúḋ mar ġluaiseaḋ tuairisg mo ċorraċáin, mar a ġluaisfeaḋ buinne raḃata, nó scaḃat gaoiṫe siḋe-gaoiṫe sean-earraiġ lá Márta i má-mannaiḃ sléiḃe ag taosgaḋ na fairrge fairsinge fionn-ruaḋ ṫairis, mar a mbíoḋ aolta rónta míolta móra busadáin ⁊ basadáin ⁊ aḋgialaiṫe na fairrge teaċt ar busaiḃ ⁊ ar basaiḃ ⁊ ar sleasaraiḋe maidí-rá' ag déanaṁ ceóil spóirt ⁊ aoiḃnis do ṁac ríġ ó b'anaṁ leis gluaise-aċt. D'éirġeas d'úlaiḃ mo ṡleaġ, do ṡnaiḋmeannaiḃ mo ċnáṁ, do ḋá ḟisde ḋá smísde cnáṁ-reaṁar mo ċoise do'n ḃaoṫ-léim nár ṫrom ⁊ gur ṫúrlaiciġeas (ṫuirlingeas) i mbarra mo ċorraċáin. D'ḟéaċas uaim go fada ⁊ go gearr, ⁊ do ċonnaic aṁail oileáin, mar ḃeaḋ aṁail pré-aċáin, faid mo raḋairc uaim. Ṫúrlaiciġeas annsoin i ndeireaḋ an ċorraċáin, ⁊ ní'l aon ċic (speaċ) d'á mbuail-finn air ná go gcuirfinn seaċt gcéad léig lán-ċalma do'n ḟairrge fairsing fionn-ruaḋ ṫorm, go dtánag suas le talaṁ tirm. Ṫugas ceangal lae ⁊ lán-ḃliaḋna ar mo ċorraċán i n-áit nár ḃaoġal do gaoṫ d'á ḟuadaċ, tonn d'á luasgaḋ, grian d'á ġrian-sgolṫaḋ, siúd is ná beinn uaiḋ aċt uair an ċloig. Ṫiomáineas liom isteaċ tríd an dtír go dtánag go cúirt ríġ na háite sin. Is aṁlaiḋ mar a ṫárla go raiḃ inġean ag an rí sin: ⁊ ar eagla go ndéar-aḋ sí go dtoġfaí aon fear i gcoinniḃ a toile, ċuir a haṫair gairm-sgoile amaċ ar a ríġeaċt go léir ċun teaċt go dtoġfaḋ sí féin fear asta; ⁊, a Ḟinn, b'in é an lá ḃí an t-aonaċ soin cnuasta ann,—⁊ ca ḃfios duit-se, a Ḟinn, ná gur mise féin an fear do ṫóiḃ (ṫoġa) sí as na sluaiġte. Do ḃuaileas isteaċ tríd an aonaċ soin, ⁊ níor ḃeannuiġeas ⁊ níor uṁlaiġeas d'aon ḟear aca. Do ḃí an ḃean óg i ngrianán na cúirte, ⁊ d'éirġeas d'úlaiḃ mo ṡleaġ ⁊ do ṡnaiḋmeannaiḃ mo ċnáṁ, do ḋá ḟisde ḋá smísde cnáṁ-reaṁar mo ċoise do'n ḃaoṫ-léim nár ṫrom, gur ṫúrlaiciġeas ar ġrianán na cúirte: ḃuaileas méar fé 'n-a crios ⁊ do ḃuail ċuġam í ar ṁaoil-árd mo ġualann, ⁊ do ġluaiseas amaċ ṫar n-air tríd an aonaċ, ⁊ níor ċuir aon ḟear aca sméid orm, go ndeaġas amaċ, tríoṫa uile go léir. Ḃí eagla orm annsoin, a Ḟinn, go ndéaraḋ sí gur le bárr-luas nó toraḋ raṫa do ḃéarainn liom í, ⁊ ná beaḋ aon ḟuil doirtiġṫe mar ġioll uirri. Do leogas uaim í, ⁊ do ṫugas ṁ' aġaiḋ ar an aonaċ soin, ⁊ ní mó ná ċúig céad aca do

ċuireas síos do'n tan soin. Ṫiomáineas liom annsoin, mé féin ⁊ mo ḃean, go ndeaġas go dtí mo ċorraċán, ⁊ do ṫógas liom isteaċ im' ċorraċán í. Ṫiomáineas liom, a Ḟinn, mé féin ⁊ mo ḃean, ar mo ċorraċán, ⁊ is gairid amaċ sa ḃfairrge ċuaḋamar nuair ḃuail aon fear aṁáin aonair umainn ar luing, ⁊ dar do láiṁ, a Ḟinn, ba ṁó é súid na aon ċúigear fear d'á ḃfeaċa-sa riaṁ. Do ṡín sé láṁ amaċ as a luing, ⁊ ṫóg sé mé féin ⁊ mo ḃean ar ḃórd a luinge, ⁊ ṫug sé ceangal dian daingean do-sgaoilte orainn. Ċaiṫ sé síos ar ṫóin na luinge sinn annsoin, ⁊ an méid do'n ḃiaḋ ḃeirḃṫe doġeiḃmís ní mór a ṫéiḋeaḋ sé ċun tairḃe ḋúinn ag piastaiḋe caoiṫeaċa, ⁊ ag aḋġialaiṫe na fairrge ag léimriġ ar ár gcorpaiḃ, ⁊ ag baint an ḃlúire do b'fearr as ár mbéal. Ṫiomáin sé leis annsoin, a Ḟinn, go dtáinig sé isteaċ i dtír éigin mar a raiḃ dá'r'éag gaḃainniḋe (gaḃan) ag déanaṁ claiḋiṁ. Ṫug sé mé féin ⁊ mo ḃean leis go dtí an áit céadna. D'fiafruiġ sé dos na gaḃainniḋe ar ḃ'ullaṁ claiḋeaṁ ríġ na hAḃan-tua. Duḃradar dá ḟreagraḋ gur ḃ'ullaṁ ċeana dá ḃfaġfaiḋe aon fuil ríoġaṁail ċun é ḟaġairt. 'Tá sí agam-sa annso,' ar seisean, 'do réir a deilḃ ⁊ a deallraiṁ ċoṁ maiṫ is tá sí fé'n spéir'—ag tarrac (tarraing) a ċlaiḋiṁ ⁊ ag gearraḋ mo ṁná sa sgórnaiġ. Deineaḋ an claiḋeaṁ d'faġairt i ḃfuil mo ṁná. Nuair a ḃí an claiḋeaṁ faġairte, d'fiafruiġ sé díoḃ: 'An ḃfuil aṁail mo ċlaiḋiṁ déanta?' 'Ní'l,' ar siad-san, 'aċt d'airiġeamar go raiḃ claiḋeaṁ ag Clann Uisniġ i n-Éirinn nár ḟág 'riaṁ fuiġeal béime 'n-a ḋiaiḋ.' D'imṫiġ sé uainn annsoin, ⁊ d'ḟág sé órduġaḋ ag na gaḃainniḋe an ceann do ḃaint díom-sa. D'imṫiġ an t-aon'ne déag dos na gaḃainniḋe ag caiṫeaṁ a suipéir, ⁊ d'ḟágadar an fear eile 'am' faire-se ⁊ ag feiġilt * an ċlaiḋiṁ. Nuair ḃíodar imṫiġṫe d'iompuiġ sé orm féin ⁊ d'fiafruiġ sé díom cad as mé. Duḃart leis gur Eassáinneaċ mé féin. Le n-a linn sin, do ṫuit sruṫ deór leis, ⁊ duḃairt gur Eassáinneaċ é féin. 'An ndéanfá aon-niḋ ar biṫ le claiḋeaṁ?' ar seisean. 'Ṡaṁluiġeas féin go ndéanfainn,' arsa mise, 'dá ḃfaġainn mé féin sgaoilte.' Do sgaoil sé gaoṫ an airm niṁe faoi'm' ċeangalaċaiḃ, ⁊ d' éirġeas go slán-ċréaċtaċ. Le n-a linn sin do ṫáinig an t-aon'ne déag eile gaḃainniḋe suas, ⁊ do ṫógas an claiḋeaṁ ⁊ do ṁarḃuiġeas iad ⁊ a raiḃ do ċoṁaltaiḋe eile ag an rí san áit sin: ⁊ ní raiḃ aon ṗioc

* feiġilt = minding, watching.

do ṫuairisg ríġ na hAban-tua féin—pé áit gur imṫiġ sé. Ṫiomáineas liom annsoin, mé ḟéin ⁊ an gaba, ⁊ ṫógas liom mo ḃean ⁊ ċuaḋamar ar bórd luinge. Do ṫugamar ár n-aġaiḋ do ṁuir is ár nḋeireaḋ do ṫír, ⁊ is gearr amaċ do'n ḟairrge ċuaḋamar nuair éiriġ gála ar an ḃfairrge, ⁊ ba ṁaiṫ an comairleaċ an gaba, a Ḟinn: duḃairt sé liom gur ġnáṫaċ aon long go mbeaḋ duine marḃ uirri í 'ḃáṫaḋ. Ṫiomáineas liom, a Ḟinn. Níor ḋeineas aon truim de, ⁊ amaċ san oiḋċe d'éiriġ gála ar an ḃfairrge ba ḋá ṁó' ná soin. Duḃairt an gaba liom mo ḃean a ċaiṫeaṁ amaċ: ⁊, a Ḟinn, do b'olc an congnaṁ a ḃí agam-sa an oiḋċe úd ar an muir ṁóir—bean ṁarḃ ⁊ sualán gaba. Seaḋ, ṫiomáineas liom, ⁊ do ċiúiniġ an oiḋċe, ⁊ ar maidin ṫángamar isteaċ i dtír. Ċuaḋas go dtí rí na tíre sin ⁊ d'innseas mo ċúrsa ḋó. Duḃairt sé gur ḃ'ḟear le seans mé mar go ngaḃann seilg san áit seo uair insna seaċt mbliaḋan, ⁊ an té ṁairḃeoċ' an t-seilg sin, ⁊ a cuid fola 'ġaḃáil i n-árṫaċ, ⁊ í ṫaḃairt 'n-a teas d' aon 'ne ḃeaḋ marḃ le seaċt mbliaḋna, go n-éirġeoċ' sé go slán-ċréaċtaċ. Ba ṁaiṫ an ṁaise sin aige. Ċuir sé mé féin ar aṁail an anaiġ do b'ḟearr do. Ṫáinig an t-seilg: ċuireas mo ṡleaġ tríṫe ó ṫaoḃ go taoḃ ⁊ ó ṫaoḃ i ndiaiḋ go dorn. Ba ṁaiṫ an ṁaise sin ag an rí. Ṫáinig sé ⁊ corn aige, ⁊ do ġaiḃ sé an fuil, ⁊ ṫug sé í ḋom' ṁnaoi le n-ól, ⁊ d'éiriġ sí ċoṁ maiṫ is ḃí sí 'riaṁ. Duḃairt sé liom-sa fanaṁaint 'n-a ḟoċair féin go maidin ar aon ċuma, ⁊ ar maidin i mbáireaċ do ḟógaraiġeaṁ rí na hAban-tua tagaiṫe isteaċ i dtreóiriġeaċt a ċlaiḋiṁ. Ḃuail sé cogaḋ ⁊ cruaḋ-ċoṁrac le rí na háite sin. Ċuaḋas féin sa ċaṫ, a Ḟinn; ⁊ do ṡeasaiṁ an caṫ soin ar feaḋ lae ⁊ lán-ḃliaḋna ag coṁaltaiḋe friseáilte agá ṫaḃairt isteaċ gaċ aon lá gur ṫuit an duine déiḋeanaċ aca linn, ⁊ d'ullṁuiġeas-sa suas mé féin ċun an ḟir ṁóir féin a ṫroid lár na ḃáireaċ. Ar maidin lár 'na ḃáireaċ ní raiḃ aon ṗioc d'á ṫuairisg san oileán, ⁊ ní ḟeadar-sa ciaca le heagla nó ag iarraiḋ tuilleaḋ conganta do ċuaiḋ sé, aċt d'imṫiġeas féin ⁊ mo ḃean, ⁊ ċuaḋamar abaile do'n Easpáinn: ⁊, a Ḟinn, is eagal-sa go ḃfuil Osgar 'n-a ċodlaḋ."

"Ó faire, ní'l," arsa Fionn; "níor ḋein sé a leiṫéid d'ḟeall (ḟeill) ar a ċéile-ċoṁraic 'riaṁ. Tá sé ag iṫe ⁊ ag ól i dteannta an ċuid eile ḋo'n Ḟéinn anoċt, mar saṁluiġeann sé gur b'í an oiḋċe déiḋeanaċ aige 'n-a

dteannta í, ⁊ ná stop dod' ráiḋte beóil, a ḟir ṁóir, cé gur binne liom iad ná canaṁainniḋe diaḋa ⁊ ná ceól éanlaiṫe parraṫais."

"Seaḋ, a Ḟinn," ars an fear mór; "ṫiomáinear liom, ⁊ ċuaḋas do'n Easpáinn go dtí ríġeaċt m'aṫar ⁊ mo ṁáṫar féin. Ḃíos ċoṁ fada soin amuiġ gur imṫiġ mo ḋearḃráṫair críona ar mo lorg. Do caraḋ isteaċ go hÉirinn é; ⁊ do baineaḋ an ceann i n-Éirinn de. D'imṫiġ an tarna dearḃráṫair ar ár lorg araon. Do caraḋ isteaċ go hÉirinn é; ⁊ do baineaḋ an ceann i nÉirinn de. D'imṫiġeas féin annsoin, a Ḟinn, ⁊ do ṫánag go hÉirinn ċun mo ċinn 'ḟágaint (fágáil) ann, nó dioġaltas ḟaġáil a cinn mo ḋearḃráṫraċa."

Le n-a linn sin do ḃuail Osgar buille ar an gcuaille coṁraic amuiġ ar an ḃfaiċċe, ⁊ do ċuir sé béic as gur ċlos do ċúig ranna an doṁain é. D'éiriġ an fear mór do léim as an leabaiḋ, ⁊ d'ḟéaċ sé 'n-a ḋiaiḋ aniar ar Ḟionn, ⁊ duḃairt:

"Á, a Ḟinn ġránna ṁailísiġ, d'ḟeallais orm."

Annsoin do ċuaiḋ an Maċaiḋe Mór amaċ go dtí Osgar, ⁊ do luiḋeadar ar ṫroid le céile, ⁊ tráṫ éigin sar raiḃ an oiḋċe ann do ḃain Osgar an ceann de. Sin é bás ṁic Ríġ na hEaspáinne le hOsgar mac Oisín ar Ḟaiċċe na hAlṁain.

FEAR NA MUINTIRE.

---

SECOND PRIZE STORY. By "Donn Fírinne."

---

## INĠEAN RÍĠ GRÉIGE.

Do ḃí rí i n-Éirinn fad ó, ⁊ má ḃí 'riaṁ, is minic do ḃí ⁊ ḃeiḋ arís leis. Do ḃí triúr mac aige. Duḃairt an mac ba ṡine len' aṫair lá go raiḃ an ríġeaċt ró-ḃeaġ ⁊ ná coṫóċaḋ iad go léir ⁊ ciarta a ḋéanaṁ ḋó, ⁊ go raġaḋ sé ċum sliġe ḃeaṫaḋ do ḋéanaṁ amaċ ḋó féin. Is mar sin do ḃí. Do ġlaoiḋ a aṫair air, ar maidin lá ar na ḃáraċ, ⁊ duḃairt leis go raiḃ ḋá ċiarta aige ullaṁ 'na ċoṁair, go raiḃ ciarta beag ⁊ a ḃeannaċt, ⁊ ciarta mór agus a ṁallaċt ⁊ go ḃféadfaḋ sé féin a roġa aca do ṫógaint.

Duḃairt an mac ó ḃí sé i gcoṁair an ḃóṫair, gur ḃ' é breis an lóin a ṫeasduiġ uaiḋ, ⁊ go dtógfaḋ ciasta mór ⁊ a ṁallaċt.

Fuair sé é. D'éiriġ sé. Do niġ a láṁa ⁊ a aġaiḋ, ṫug a aġaiḋ soir ó ḋeas, d'iarr ar Ḋia é 'ċur ar a leas, nó munar iarr do leig do. Do ḃí sé ag cur de go raiḃ an tráṫnóna ag breiṫ air. Ṫáinig ocras air ⁊ do ṡuiḋ síos ar ṫúrtóig; do ṫarraing ċuige a ċiasta ⁊ do luiġ ar é 'iṫe. Ṫáinig spideóigín bruin-ḋearg ar a aġaiḋ amaċ ⁊ duḃairt leis: "A ṁic a' Ríġ ó Éirinn, a' dtaḃarfá brúscairín, no bráscairín, nó rud éigin i gcoṁair mo ġearcaċ ḋam."

"Am ḃriaṫar féin," arsa mac an Ríġ, "'ná tiuḃrad. Go ḃfuil an méid so gann mo ḋóṫain agam féin ⁊ naċ fios dam cá'l mo ṫriall." Ní raiḃ an focal as a ḃéal nuair osgail an talaṁ ⁊ do sluigeaḋ síos é.

Do ḃí an rí ag feiṫeaṁ ó lá go lá go ḃfuiġeaḋ sé tuairisg éigin ó'n mac. Ní ḃfuair. Nuair do ḃí lá ⁊ bliaḋain caiṫte ṫáinig an dara mac go dtí an t-aṫair ⁊ duḃairt gur ċóir do féin dul ar ṫuairisg a ḋearbráṫar ⁊ lón an ḃóṫair d'ḟaġáil ullaṁ ḋó. Ṫug an t-aṫair roġa an dá ċiasta ḋó féiḃ mar ṫug do'n ċéad ṁac ⁊ do ṫoġa sé an ciasta mór ⁊ a ṁallaċt. D'imṫiġ leis gur ṫárla ar an dtúrtóig ċéadna gur ṡuiḋ a ḋearḃráṫair roiṁe, ⁊ do ṫarraing ċuige a ċiasta. Ṫáinig an spideóigín. Ṫug sé an t-eiteaċ di ⁊ d'imṫiġ an t-aoide céadna d'imṫiġ ar a ḋearḃráṫair.

D'ḟan an sgéal mar sin go raiḃ lá ⁊ bliaḋain caiṫte arís. Ṫáinig an tríoṁaḋ mac ⁊ duḃairt lena aṫair go raiḃ ḋá ḃliaḋain ó ḟág a ḋearbráṫair críona an baile ⁊ go raiḃ lá ⁊ bliaḋain ó imṫiġ an dara dearbráṫair, ⁊ ná raiḃ aon ċaoi suaiṁnis aige féin ċum go ḃfuiġeaḋ amaċ cad do ḃain dóiḃ; ⁊ duḃairt ciasta a ḋéanaṁ ḋó féin ⁊ go raġaḋ ar a dtuairisg. Is mar sin do ḃí. Rinne an rí an dá ċiasta ⁊ do ġlaoiḋ ar a ṁac ⁊ ṫug roġa ḋá ċiasta do, ciasta beag agus a ḃeannaċt nó ciasta mór agus a ṁallaċt. Do ṫóg an ciasta beag ⁊ a ḃeannaċt ⁊ d'imṫiġ leis. Do lean an casán céadna gur ġaḃ a ḃeirt ḋear-ḃráṫar ⁊ do ḃí ag cur de go raiḃ an tráṫnóna ag teaċt air. Ṫáinig ocras air, do ṡuiḋ ar an dtúrtóig ċéadna gur ṡuiḋ a ḃeirt ḋearḃráṫar, do ṫarraing ċuige a ċiasta ⁊ do ċrom ar é 'iṫe. Ṫáinig an spideóigín ⁊ duḃairt: "A ṁic

a' Ríġ ó Éirinn, a' dtaḃará brúscairín no bráscairín nó ruḋ éigin i gcoṁair mo ġearcaċ ḋam."

"Tiuḃrad do ḋóṫain, níos mó 'ná féadfair do ḃreiṫ leat. Tar ann so ⁊ beir leat do lán-ualaċ ḋe."

"A ṁic a' Ríġ ó Éirinn," ars an spideóigín, "tá ḟios agam-sa cá ḃfuilir a' dul ⁊ dá n-abra'ḋ do ḋearḃráiṫreaċa an méid sin liom, níor ġáḃaḋ ḋóiḃ ḃeiṫ i gcos an lae indiu. Agus táid siad sluigṫe síos 'sa' talaṁ annso, ⁊ ní cáll duit-se a ṫuilleaḋ d'á dtuairisg' a ċur. A ṁic a' Ríġ ó Éirinn cá raġair i gcoṁair na hoiḋċe."

"Ní ḟeadar an doṁan," ars eisean. "Níl aon áit ion-áirigṫe agam, ná aon áit ion-árac orm."

"Inneósad-sa ḋuit," ars an spideóigín, "cá raġair. Tá sean-draoi ṫíos ann súd i gcúinne na coille, téiriġ ann soin ⁊ ġeoḃair óstuiġeaċt na hoiḋċe ann, ⁊ i gcaiṫeaṁ na hoiḋċe ḋaoiḃ, fiafróċaiḋ ḋíot cá ḃfuil do ṫriall. Abair-se leis ná feadraois ⁊ go dtangaís ag iarraiḋ coṁairle ar sin." Ṫug sé míle buiḋeaċas do'n spideóigín ⁊ rinne cruinn-díreaċ ar ṫiġ an tsean-draoi. Do ċuaiḋ isteaċ. Do ċuir an sean-draoi míle fáilte roiṁ ṁac an Ríġ ó Éirinn, ⁊ dubairt go raiḃ toġa ⁊ roġa d'á raiḃ in-a árus ḃoċt féin le ḃeiṫ aige an oiḋċe sin. I gcaiṫeaṁ na hoiḋċe ḋóiḃ féiḃ mar aduḃairt an spideóigín d'ḟiafruiġ an sean-draoi ḋe cá raiḃ a ṫriall."

"Ní ḟeadar i n-Éirinn," ars eisean, "aċt ṫánas go dtí ṫusa ag iarraiḋ coṁairle ort."

"An gaisgiḋeaċ maiṫ ṫú?" ars an sean-draoi.

"Ní ḃfuaras faill'riaṁ ċum mo nirt do ṫaisbeáint, aċt tá deaġ-ṫuairim agam asam féin," arsa mac an Ríġ.

"'Sdóiġ," ars an sean-draoi. "Bí id ṡuiḋe go moċ ar maiḋin i mbárac. Tá tobar faoi ḃun a' ċrainn sin ṫíos, ⁊ téiriġ i ḃfolaċ ann. Tiocfaiḋ inġean Ríġ Gréige ⁊ a dá'r'éag ban cuiṁdeaċta ag ionlaḋ ann. Snáṁfaid siad isteaċ ar an linn ⁊ fágfaiḋ siad a gcuid éadaiġ ar an bport. Sgiob leat an t-éadaċ ⁊ riṫ an crann suas. Liuġfaid siad ⁊ éagfaiḋ siad ort an t-éadaċ d'fágaint it' ḋiaiḋ. Abair-se leó ná fágfair. Déaraiḋ leat aon ruḋ d'iarrfair, go ḃfuiġir aċt an t-éadaċ do ṫabairt uait.

Abair-se leó naċ mór d'iarrfair orra, ná hiarrfair aċt an laċa ḃeag ḃacaċ úd 'na ndiaiḋ aniar. Déaraiḋ leat cad é an ṁaiṫ ḋuit í sin, ⁊ go ḃfuiġir aon rud eile d'iarrfair. Abair leó ná hiarrfair ⁊ ná tógfair aon rud eile aċt í sin. Do ġeoḃair í 'sa' deireaḋ ⁊ déan mar déaraiḋ leat ⁊ sin í an ċoṁairle atá agam-sa le tabairt duit." Do ġlac sé an ċoṁairle, rinne mar duḃraḋ leis ⁊ fuair sé an laċa ḃacaċ ar an éadaċ a ṫabairt uaiḋ. Do ṫóg sé leis í ⁊ níor ċian dóiḃ nuair rinne an ḃean ba ḃreáġḋa ḋí gur las gaoṫ nó grian riaṁ uirri. Ṫug sé gráḋ ḋi ar an láṫair sin, ⁊ ṫug sise gráḋ ḋo mar an gcéadna. D'innis sí ḋo gur ingean Ríġ Gréige í féin, ⁊ rinne a leas-deirḃ-ṡiúr, do ċonnaic sé indé, laċa ḋi le fearta-ḋraoiḋeaċta ċum í do ċur i leaṫ-taoḃ as a sliġe, ⁊ go raiḃ a haṫair na coinniḃ leis ċoṁ maiṫ lena deirḃṡiúr. Duḃairt sí leis:—"An gaisgiḋeaċ maiṫ ṫu? mar dá mbaḋ ṁaiṫ leat mise féin a ḃeiṫ mar ṁnaoi agat, is éigin duit troid go croḋa ⁊ go calma ar mo ṡon sul is féidir leat na geasa draoiḋeaċta do ḃriseaḋ." "Ní ḃfuaras aon ḟaill riaṁ ċum mo ġaisge do ṫaisbeáint, aċt ní misde ḋam a ráḋ go ndéanfaiḋ mé mo lán-diċeall ċum tusa do ṡaor."

"Seaḋ," ars ise, "tearduiġeann aoḋaire bó óm' aṫair. Eiriġ a'triall air anois, ⁊ abair leis gurab aoḋaire bó ṫú atá ar lorg aimsire. Reiḋteóċaiḋ sé leat mar atá sé i ngáḃatar an aoḋaire. Ná glac aon tuarasdal uaiḋ aċt ṫú leigint ċum codlata i seomra na séad. Is deacair leis an margaḋ so do ḋéanaṁ leat mar atá seaċt mbliaḋna ó d'imṫiġeas-sa faoi ḋraoiḋeaċt as a' ḃfuinneóig ar a' dtaoḃ ṫoir ṫuaiḋ de'n ċúirt, ⁊ níor baineaḋ an glas ó ṡoin de'n tseomra soin. Déanfaiḋ an margaḋ leat faoi ḋeireaḋ, aċt beiḋ sé ag iarraiḋ ort do ṡuipéar d'iṫe. Abair-se leis ná fuil aon dúil i mbiaḋ agat, go raiḃ a lán toraḋ 'sa' ċoill, ⁊ gur mó an codlaḋ ná an t-ocras atá ort, agus an eoċair a ṫabairt duit. Do ġeoḃair í. Déan ar a' seomra, bain an glas de'n doras, ⁊ beaḋ-sa istiġ roṁat." Is mar sin do ḃí. Do ṫuit gaċ niḋ amaċ díreaċ mar aduḃairt sí leis, ⁊ nuair do ḃain an glas de'n doras do ḃí sí istiġ roiṁe, ⁊ teine gan ċriṫear gan ċeó gan smól gan deataċ aici; ⁊ an seomra gléasta suas le háraiġe óir ⁊ airgid, ⁊ toġa ⁊ roġa gaċ sagas biḋ ⁊ diġe dár ḃ' féidir d'ḟagáil ann san am soin. Rinneadar trí treana de'n oiḋċe—trian ċum

biḋ ⁊ diġe, trian ċum spóirt ⁊ ceóil, ⁊ ann soin ar iompáil na boise do sgein sí uaiḋ ⁊ do ċait sé an trian eile i suan ⁊ síor-ċodlaḋ go maidin. D'eiriġ sé ar maidin, ⁊ do ḃí a ċéad-ṗroinn ullaṁ aici roiṁe, ⁊ nuair do ḃí sí itte aige, d'ḟiafruiġ ḋe an raiḃ sé ullaṁ ċum gaḃáil amaċ i ndiaḋ na mbó. Duḃairt sé go raiḃ, lán-ullaṁ. "Ta cat cruaiḋ romat indiu," ars ise, "ċoṁ luat is do leigfir amaċ na ba, raġaiḋ siad d'aon stair aṁáin isteaċ i ríġeaċt na bḟataċ, atá teórantaċ le ríġeaċt m'atar. Ní ḃeiḋ siad i ḃfad ann nuair ṫiocfaiḋ Fataċ na dtrí gceann, na dtrí mbeann, ⁊ na dtrí muinéal ċuġat. Beiḋ sé an-ḟeargaċ. Fiafróċaiḋ ḋíot cad é an sliġe coṁraic is fearr leat. Abair-se leis gur fearr leat iomarsgáil ċruaiḋ ċolgánta. Nuair ḃeiḋ siḃ ag comrac ní ḃeiḋ aon ḟocal aige leat aċt gur beag an t-iongnaḋ ḋuit ḃeiṫ láidir, gur breáġ an ḃean atá dá luaḋ leat. Abair-se leis gur breáġḋa a ṁáṫair ná í. Má ṫugann tú aon ḟreagra eile air, do ġeoḃaiḋ sé an láṁ-uaċtair ort láiṫreaċ, ⁊ ní ḃeiḋ aon ṁoill air an ceann do ḃaint ḋíot." Do ċuaiḋ ⁊ do sgaoil sé amaċ na ba ⁊ d'imtiġ 'na ndiaiḋ go moḋṁarac. Níor stadadar cos go ndeaġadar i ríġeaċt na bḟataċ. Níor ḃ' ḟada do ḃíodar ann, nuair d'airiġ sé an siot ⁊ an ḟuaim ⁊ an foṫrom ag úr na coille d'á sníoṁ, ⁊ an ċríonaċt d'á raoḃaḋ ag Fataċ na dtrí gceann, na dtrí mbeann ⁊ na dtrí muinéal.

"Fo! Fo!" ars eisean. "Airiġim bolaḋ an Éireannaiġ ar an ḃfóidín éagcóir ⁊ má's cóir éagcóir díolfaiḋ as."

"Greadaḋ ċuġat a Ḟataiġ ġránda," arsa Mac an Riġ, ní ċum aon tsáraiṁ do ṫaḃairt duit do ṫánag, aċt ċum sáraiṁ lom-láidir do ḃaint dod' (ded') ċnáṁaiḃ ⁊ dod' ċroiceann."

"Seaḋ! a Ṁic a' Riġ," ars an Fataċ, "cad é an sliġe coṁraic is fearr leat—ciaca is fearr leat iomarsgáil ċruaiḋ ċolgánta nó gaḃáil de ċloiḋiṁtiḃ géara i mbun ⁊ imbárr earnaċa a ċéile?"

"Is fearr liom iomarsgáil ċruaiḋ ċolgánta mar is í do ṫaiṫiġear is na hallaiḃ i ḃfoċair na leanḃuiḋe uaisle," arsa Mac an Riġ

Rinneadar ar a ċéile mar do ḋéanfaḋ dá laoċ calma nó dá ṫarḃ cnuic. Do ḋéanaidís ball bog de'n ball

ċruaiḋ ⁊ ball cruaiḋ de'n ḃall ḃog. Do ṫarraingeadar toibreaċa fíor-uisge trí sgralam cruaiḋ cloċ ⁊ i n-aġaiḋ gaċ aon uair' 'deireaḋ an faṫaċ gur ḃeag an t-iongnaṁ ḋo ḃeiṫ láidir gur ḃreáġ an ḃean do ḃí dá luaḋ leis. 'Deireaḋ Mac an Riġ igcoṁnuiḋe gur ḃreáġḋa a ṁáṫair ná í. Do ḃí an lá d'á ḟaġáil ar Ṁac an Riġ, ⁊ ṫáinig an spideóigín ar a aġaiḋ amaċ ⁊ duḃairt.

"A Ṁic a' Riġ ó Éirinn is fada ód' ṁnáiḃ caointe, sínte, nó tinneaċta annso tú, ⁊ dá dtaḃarfá cos do'n spadalaċ gránda soin níor ḃ' aon ṁoill fada é." Ṫug sé cos do ⁊ ċuir go glúnaiḃ é, an dara cos go crománaiḃ ⁊ an tríoṁaḋ cos go muinéalaiḃ.

"Tá do ċinn agam, a ḟaṫaig," ars eisean.

"Ná déan," ars an faṫaċ, "⁊ tiuḃraiḋ mé leat mo riġeaċt, go dtí an bás duit, ⁊ mo riġeaċt go léir óm' ḃás amaċ, ⁊ mo ṡlaitín draoiḋeaċta."

"Cá'l sí sin," arsa Mac an Riġ ;

"Tá sí 'sa ċarraig sin ṫall," ars eisean ;

"Beiḋ siad sin go léir ⁊ do ċinn agam-sa," arsa Mac an Riġ, ag tarraing a ċlaiḋiṁ ⁊ ag caiṫeaṁ na gceann de. Do ġearr gad ins a' ċoill ⁊ do ṫarraing trí-na ṗlucaiḃ é. Do ḃuail sé ċuige ar a ġualainn iad, ⁊ ṫáinig i ndiaiḋ a ḃó ⁊ do ṫiomáin sé leis a ḃaile iad. Ins an am gur ċeap an rí gur ċóir do'n aoḋaire a ḃeiṫ ag teaċt a ḃaile, duḃairt sé leis an gcailín dul amaċ ⁊ féaċaint an ḃfeicfeaḋ sí ag teaċt é. Ṫáinig an cailín isteaċ ⁊ duḃairt.

"Níl sé a' teaċt, ní ḟeicim é."

"Níl, ⁊ ní ḟeicfir," ars an rí. Faoi ċeann tamaill eile duḃairt sé leí dul amaċ arís, ⁊ féaċaint an ḃfeicfeaḋ an t-aoḋaire ag teaċt.

Riṫ sí isteaċ ⁊ duḃairt, "So súd orm a ṁaiġistir go ḃfuil sé a' teaċt ⁊ ceanna an ḟaṫaig ar a ġualainn aige."

Do ṗreaḃ an rí 'na ṡuiḋe ⁊ do ḃí trí coiscéime ó ḋoras na cúirte na ċoinniḃ. Rug ar ṁuinéal air, ⁊ baḋ ḋóiġ leat go múċfaḋ sé le pógaiḃ é, go mbáiṫfeaḋ sé le deóraiḃ é, ⁊ go dtiormóċaḋ sé le braṫaiḃ síoda ⁊ sróil é. Duḃairt sé leis gluaiseaċt isteaċ go n-íosaḋ sé a ṡuipéar,

go raiḃ sé féin an ḟaid sin aimsire ann so ⁊ ná táinig aon aoḋaine a ḃ'aile 'na ḃeaṫaiḋ ó ṡoin ċuige.

"Ó so súd orm," arsa Mac an Ríġ, "má tá aon ocras orm. Ḃí mórán toraḋ 'sa' ċoill ⁊ d'iṫeas mo ḋóiṫin díoḃ. Is mó go mór an tuirse ⁊ an codlaḋ atá orm, aċt taḃair ḋam an eoċair ċum go dtéiḋfead a ċodlaḋ." Fuair sé an eoċair; do ḃain an glas de'n doras ⁊ do ḃí sí istiġ roiṁe ⁊ teine gan ċríṫeas, gan ċeó, gan smól, gan deataċ aici. Do ṫarraing sí i n-aġaiḋ niṁe é ⁊ as soin i n-aġaiḋ a ṡláine; ⁊ do ḃí sé ċoṁ slán, ċoṁ folláin ⁊ do ḃí sé ag fágaint an tiġe ar maidin.

Do ċaiṫeadar an oiḋċe so ċoṁ suairc, ċoṁ soilḃir leis an oiḋċe aréir. D'éiriġ Mac an Ríġ ar maidin, ⁊ nuair do ḃí sé ullaṁ ċum gaḃáil amaċ ag feiḋil a ġnóṫa, duḃairt ingean Ríġ Gréige leis.

"Seaḋ, do ṫroidis go maiṫ indé, aċt níor ḃ' aon rud caṫ an lae indé go dtí caṫ an lae indiu, ⁊ ar eagla go sgarfaḋ aon rud sinn seo fáinne ḋuit ⁊ congaiḃ é go bfeicfead arís mé. Ḃeiḋ an dearḃráṫair níos sine 'ná é súd romat indiu ⁊ ní ḃeiḋ aon ḟocal aige leat aċt gur beag an t-iongnaṁ ḋuit ḃeiṫ láidir gur breáġ an ḃean atá d'á luaḋ leat. Ma ṫugann tú aon ḟreagra eile, aċt, gur breáġḋa a ṁáṫair 'ná í, ní ḃeiḋ aon ṁoill air, an ceann do ḃaint díot."

"Ná bíoḋ eagla ort, ní ḋearṁóḋaiḋ mé do ċoṁairle," ars eisean. D'imtiġ sé indiaiḋ na mbó ⁊ níor stadadar cos go ndeaġadar isteaċ i ríġeaċt na bfaṫaċ. Is gairid do ḃí sé ann soin, nuair airiġ ċuige an sioc ⁊ an ḟuaim, ⁊ dá ṁéad foṫruim do ḃí ag an bfaṫaċ an lae indé ba ḋá ṁó do ḃí aige seo. Rinne sé faoi ḋéin Ṁic an Ríġ ⁊ duḃairt.

"Fuil ⁊ gráin ort a arṁair! do ṁarḃ mo ḋearḃráṫair óg indé, ná raiḃ aċt na trí ceidín bliaḋain, gur le hearsbaiḋ aḋmaid do cuirfeaḋ as an gcliaḃán 'riaṁ é, aċt bainfead-sa sásaṁ indiu díot 'na ṫaoḃ. Rinneadar ar a ċéile ⁊ dá tréine caṫ an lae indé, ba ṫréine ⁊ ba ḋéine caṫ an lae indiu. Ar ṫeaċt an tráṫnóna do ḃí an láṁ-uaċtair dá ḟaġáil ar Ṁac an Ríġ go dtáinig an sprideóigín go nduḃairt mar aduḃairt indé. Fuair sé buaiḋ láiṫreaċ ar an bfaṫaċ. Do ġearr na cinn

de ⁊ ṫóg sé leis a ḃaile iad go dtí an rí. Do ḃí seisean sé coiscéime amaċ o ḋoras na cúirte na ċoinniḃ, ⁊ é go ró-ḟáilteaċ roiṁe. D'iarr sé ar Ṁac an Ríġ a ṡuipéar do ċaiṫeaṁ 'na ṫeannta aċt do ḋiúltuiġ sé d'aon ḃiaḋ, ag taḃairt an leiṫ-sgéal céadna mar ṫug an oiḋċe roiṁe sin. D'iarr an eoċair ar an rí, ċuaiḋ isteaċ 'sa' tseomra, do ḃí sí istiġ roiṁe ⁊ do ṡlánuiġ sí a ċneaḋaċa féiḋ mar rinne sí an oiḋċe aréir. Do ċaiṫeadar an oiḋċe go suḃáilceaċ.

Ar maidin lá ar na ḃáraċ nuair do ḃí sé ullaṁ ar ġaḃáil amaċ duḃairt sí leis nar ḃ' aon rud caṫ an dá lá do ġaḃ ṫairis seaċas caṫ an lae indiu, ⁊ gan a coṁairle féin do ḋearmad gaċ aon uair adéaraḋ an faṫaċ gur beag an t-iongnam ḋuit ḃeiṫ láidir gur ḃreáġ an ḃean atá dá luaḋ leat a ráḋ i gcoṁnuiḋe gur breáġḋá a ṁáṫair ná í. "Ḃí cinnte" ars esean, "go leanfad do ċoṁairle."

D'imṫiġ sé i nDiaiḋ a ḃó, ṫáinig faṫaċ na naoi gceann, na naoi mbeann ⁊ na naoi muinéal, ⁊ do ṫroideadar go croḋa go tráṫnóna, ⁊ ċum sgéil ġairid do ḋéanaṁ, do ḃain sé na cinn de le congnaṁ na spideóigín. Do ṫóg leis na ceanna go dtí an rí, ⁊ do ḃí sé naoi gcoiscéime ó ḋoras na cúirte 'na ċoinniḃ, ⁊ dá ṁéid fáilte do ḃí aige roiṁe na hoiḋċeanta eile, ba ḋá ṁó an fáilte do ḃí aige roiṁe anoċt. Rinne sé an-ṫaṫant ċum a ṡuipéir d'iṫe i n-éinfeaċt leis aċt ṫug sé an leiṫ-sgéal céadna, ṫug ċeana ; ⁊ d'iarr an eoċair ⁊ dimṫiġ go dtí an seomra. Do ḃain an glas de'n doras, ċuaiḋ isteaċ, ⁊ do ḃí an ḃean uasal istiġ roiṁe, ⁊ ṫug sí an ċóir céadna do, mar a ḃí aige na hoiḋċeanta roiṁe sin.

Do ġlaoiḋ an ḃean go moċ ar maidin lá ar na ḃáraċ air ⁊ duḃairt leis :—"Ní'l amras ná gur iomċarais tú féin id' ġaisgiḋeaċ ċalma na trí lá so do ġaḃ ṫart, aċt neiṁniḋ b'eaḋ coṁrac na ḃfaṫaċ seaċas an caṫ atá indiu romat. Ḃeiḋ an ḟiaḋ-ċailleaċ féin—máṫair na ḃfaṫaċ—ċugat indiu. Tá sí sin le seaċt mbliadna 'insa' ċeardċain ag cur iongan cruaiḋ uirri féin. Ní'l aon sgrioḃ dá ḃfuiġiḋ sí ort ná go mbainfiḋ sí an méid sin fola ⁊ feóla síos go talaṁ léi, ⁊ i n-aġaiḋ gaċ aon nóimit déaraiḋ leat gur beag an t-iongnaṁ ḋuit ḃeiṫ láidir gur breáġ an ḃean atá dá luaḋ leat. Abair léi i gcoṁnuiḋe gur breáġḋa ise ná í, nó má adṁuiġeann tú aon niḋ eile ní ḃeiḋ aon ṁoill uirri buaiḋ d'ḟaġáil ort, ⁊ tú 'ṁarḃaḋ láiṫreaċ."

"Glacfad do ċoṁairle," ars eisean, ⁊ amaċ leis i ndiaiḋ na mbó ⁊ ċuadar gan stad i ríġeaċt na ḃfaṫaċ. Is ar éigin do ḃíodar ṫar teórainn nuair d'airiġ sé an siot ⁊ an ḟuaim ⁊ an foṫrum i dtreó gur ṡaoil sé go raiḃ crit-ṫalṁan timċeall air. Is gairid go ḃfaca sé ċuige an ḟiaḋ-ċailleaċ go raiḃ an ḟiacail ba ṡia siar na ceann mar ṁaide-croise aici, ⁊ seaċt n-acra feasóige ag treaḃaḋ ⁊ ag furraḋ na diaiḋ aniar. Ṫáinig sí suas ⁊ duḃairt leis,

"Fuil ⁊ gráin ort, a ṁic a' Ríġ ó Éirinn ṫáinig i gcuṁansgar an oileáin seo orm-sa ⁊ ar mo ṫriúr leanḃ do ṁarḃuiġis na trí lá do ġaḃ ṫarainn, gur le hearḃaiḋ aḋmuid do cuireaḋ an té ba ṡine aca ar a' gcliabán 'riaṁ, ná raiḃ aċt an naoi gcéidín bliaḋain, aċt a iarlais ḃig ṁillte bainfeaḋ-sa sásaṁ díot indiu dá mbárr."

"Greadaḋ ċuġat, a ṡean-ċailliġ ḟioḋnaiġ!" ars eisean, "ní ċum aon trásaim do ṫaḃairt duit ionnta, ṫánag, aċt an sásaṁ lom-láidir do ḃaint dod' ċnáṁaiḃ ⁊ dod' ċroic-eann."

Ċuir sí sgaiṁ an diaḃail uirri féin ⁊ d'ḟiafruiġ sí ḋe,

"Ciaca is fearr leat iomarsgáil ċruaiḋ ċolgánta no gaḃáil ḋe ċloiṁtiḃ géara i mbun ⁊ i mbárr easnaċa a ċéile."

"Is fearr liom iomarsgáil ċruaiḋ ċolgánta," ars eisean.

"Sin rud ná taḃarfaḋ-sa ḋuit," ars ise, ag taḃairt léim' ós a ċionn i n-áirde ⁊ muna mbeaḋ é dá ċaiteaṁ féin faoi ḃolg bó ḃainne do ḃéaraḋ sí a raiḃ d'ḟuil ⁊ d'ḟeóil air go talaṁ léi. D'eiriġ sé na ṡuiḋe ⁊ do ḃí sé dá ċosaint féin uirri, ⁊ do ḃí sise gaċ aon nóimit a ráḋ leis gur ḃeag an t-iongnaṁ ḋo ḃeiṫ láidir, gur ḃreáġ an ḃean a ḃí dá luaḋ leis; aḋeireaḋ sé léi i gcoṁnuiḋe gur ḃreáġḋa ise 'ná í. Faoi ḋeireaḋ ⁊ faoi ḋeó do ċráḋuiġ sí é i dtreó gur ḃris ar an ḃfoiḋne aige ⁊ d'eiriġ an ḟuil uasal go huaċtar an uċta aige, ⁊ duḃairt.

"Gorta ċuġat, a ċailliġ ġránda, is ḃreáġḋa í ná tusa."
Ní raiḃ an focal as a ḃéal nuair do ṫóg sí léim ós a ċionn i n-áirde ⁊ rug an méid sin fola ⁊ feóla go talaṁ léi, ⁊ an dara léim do ċuaiḋ níos doiṁne, ⁊ is beag nár

lom sí a ċnáṁa ar fad. Ṫáinig an spideóigín bruin-ḋearg, ⁊ duḃairt:—

“Arú, a ṁic a' Ríġ ó Éirinn, taoir gearrṫa, brúiġte, básguiġṫe ag an páipéar cailliġe. Tá seaċt gcinn de ḃrataiḃ gloine draoiḋeaċta uirri sin, ⁊ dá mbaḋ áil leat cic (speaċ) a ṫaḃairt fúiṫi ⁊ iad do ḃriseaḋ ní ḃeaḋ agat aċt neart aon ṁná inntí. Ṫug sé cic ⁊ do ḃris brat, an dara cic do ḃris ceann eile, ⁊ mar sin do gur ḃris sé iad go léir. Do ṫuit sí anuas 'na cnaipe, ⁊ dob' ḟíor do'n spideóigín, ní raiḃ inntí aċt neart aon ṁná.

“Tá do ċeann agam, a ċailliġ,” ars eisean.

“Ó fo,” ars ise, “ná déan i n-ao' ċor. A ṁic a' Ríġ, ⁊ tiuḃrad leaṫ mo riġeaċta go dtí an bás duit, ⁊ mo riġeaċt go léir om' ḃás amaċ, ⁊ m'eaċ caol donn, ⁊ mo ḟlaitín draoiḋeaċta atá ins a' ċarraig úd ṫall istiġ.”

“Beiḋ siad-san ⁊ do ċeann agam, a ċailliġ,” ars eisean, ag caiṫeaṁ an ċinn di. Do ṫarraing gad 'na pluic ⁊ do ḃuail ar a ġualainn é, ṫáinig i ndiaiḋ a ḃó ⁊ do ṫiomáin leis a ḃaile iad.

Nuair do ṡrois sé an baile do bí an rí tamall mór amaċ ó'n gcúirt ag fáiltiuġaḋ roiṁe, ⁊ do ḃí an oiread soin áṫais air ḃeiṫ sgarṫa leis na faṫaiġiḃ ⁊ an t-sean-ċailleaċ de ṁáṫair dóiḃ, ná feadar sé cá ḃfuiġeaḋ sé sliġe do'n aoḋaire. Do ṫóg leis isteaċ é na ċúirt ḃreáġ aolṁuiġ, ná raiḃ bun cleite isteaċ ná bárr cleite amaċ, aċt gaċ cleite ar aon nós—an cleite druimín dearg ag déanaṁ ceóil spóirt, ⁊ aoiḃnis dá raiḃ ins a' ċúirt sin istiġ. Far-doras de sgeannaiḃ bearrṫa, ⁊ táirseaċ de ṡnáḋadaiḃ cruaiḋe, an t-urlár fiġte le bioránaiḃ ⁊ é ag iompáil ar mór-dtuaṫal. Rug an Rí ar ṁuinéal air ⁊ duḃairt munab ionann sin ⁊ 'riaṁ ná raiḃ aon ċaoi aige é 'ḟágaint gan fleaḋ do ċaiṫeaṁ 'na ḟoċair anoċt.

“O so súd orm,” arsa mac an Ríġ, “má ḟéadfainn aon niḋ d'iṫe. Do ḃíos ag piocaḋ toraḋ na coille ó ṁaidin, ⁊ is mó mo ṫuirse ná m'ocras ⁊ leig dam dul a ċodlaḋ.”

Ṫug an Rí an eoċair do, do ċuaiḋ suas go dtí seomra na séad, do ḃain an glas de, ⁊ ní raiḃ aon niḋ roiṁe aċt fallaiḋe (ballaiḋe) fuara, dorċa, gan biaḋ ná teine. Do ṫuig sé láiṫreaċ go raiḃ a ḃotún déanta aige, go raiḃ an

ḃean-uasal imṫiġṫe uaiḋ i dtaoḃ aḋṁáil do'n ċailliġ gur ḃreáġḋa í na í féin. D'ḟan sé ann soin go maidin ag crit le fuaċt ⁊ ag taḃairt a ċuid fola, ⁊ a ċneaḋaċa ar osgailt. Níor éaluiġ aon ṗioc de'n lá air, gurab é ba ḟada leis uaiḋ an ṁaidin ċum an seomra d'ḟágaint ⁊ teaċt go dtí an teine. Ṫáinig an Rí ċuige ⁊ d'ḟiafruiġ ḋe cad d'imṫiġ air nó cár ġaḃ a ċuideaċta aréir uaiḋ. Duḃairt sé leis ná raiḃ aon ċuideaċta aige aċt é féin. Duḃairt an Rí ná raiḃ aon ṁaiṫ ag leigint do ḃás d'ḟaġáil. Do ṫóg suas é ⁊ fuair sé liaiġ ⁊ ċuir sé 'á ḟeiḋil é ċum go raiḃ sé slán. Nuair do ḃí mac an Ríġ leiġiste duḃairt sé go mbeaḋ ag imṫeaċt ⁊ ċuaiḋ go dtí an Rí ag fágaint slán aige.

“Fóill,” ars an Rí, “ní imṫeóċair mar sin.” D'imṫiġ ⁊ ṫug ċuige cailín óg d'ingin do. D'ḟiafruiġ ḋe, an ḃfaca sé aon ḃean riaṁ ċoṁ breáġ léi sin. Duḃairt mac an Ríġ ná faca. D'ḟiafruiġ an Rí arís an ḃfaca sé aon ḃean ċoṁ breáġ léi sin. D'ḟreagair sé ná faca. D'ḟiafruiġ an Rí an tríoṁaḋ uair de an ḃfaca sé riaṁ i n-aon ċor aon ḃean ċoṁ breáġ léi.

“Ṫeit!” arsa mac an Ríġ, “connac-sa bean gur ġile lúidín a coise na clár a héadain.”

“Breiṫ a ṁaiṫ ar t'aḋṁáil,” ars' an Rí, “ní ḟágfair an áit seo ċum go dtugair doṁ-sa le feicsint í sin.” Do ṫóg sé leis é ⁊ do ċuir i dtúr é, ⁊ ċuir sé gairm-scoile amaċ 'na ríġeaċt go raiḃ a leiṫéid aige, ⁊ go raib an ceann le baint de lá áiriġṫe ar an uair sin do ċlog, muna dtugfaḋ ċum solais an ḃean úd ba ḃreáġḋa ná a ingean féin. Ṫáinig an lá ⁊ do ḃailiġ an maiṫ-ṡluaġ ⁊ ṫáinig an uair. Tógaḋ amaċ mac an Ríġ ó Éirinn ċum a ċinn do ḃaint de. D'ḟiafruiġ an Rí an raiḃ aon rud le ráḋ aige sul mbainfiḋe an ceann de. Duḃairt sé ná raiḃ aċt dá mb'é a toil cáirde leaṫ-uair an ċluig do ṫaḃairt do. Ṫáinig an leaṫ-uair ⁊ ní ṫáinig aon ċaḃair. D'iarr ceaṫramaḋ uaire ann soin air, ⁊ i gceann an tréiṁse sin, do ḋorċuiġ an spéar mór-dtimċeall orra. Do ċoncadar na trí préaċáin ag teaċt ins an spéar ċuca. Do ṫuirlingeadar anuas na measg ⁊ rinneaḋ triúr ban díoḃ. Do sciob ceann aca an stoca d'á cois ⁊ do sgap sí solas mór-dtimċeall.

“Sin í agat,” arsa mac an Ríġ, “an ḃean is breáġḋa na t'ingean féin ⁊ congaiḃ í má ḟéadair é.”

Níor ṫúirse sin ná d'éirig an triúr ban na dtrí bpréaċáin arís insan aer, 7 d'ḟágadar ann soin iad. Do fuasgaileaḋ mac an Rí 7 níor ḟág sé slán ná beannaċt ag an Rí ar imṫeaċt do. Ṫiomáin sé leis ċum go raiḃ drúċt 7 deireanaiḋe 7 meirsgiḋe ceóiġ ag teaċt, an láir ḃán ag dul ar sgáṫ na cupóige, 7 an ċupóg ag teiċeaḋ uaiṫi. Madraiḋe gearra ag aṁarcruiġ insan áit go mbídís 7 insan áit ná bídís ná labraidís druid. Ċonnaic sé caol-deataċ ag éirġe ar gleann. Rinne sé faoi na ḋéin 7 ḃí teaċ beag íseal cinn-tuiġe roiṁe. Ċuaiḋ isteaċ. Ní raiḃ roiṁe istiġ aċt an gruagaċ leaṫ-ċaoċ ruaḋ; cos leis sgaoilte, 7 cos leis ceangailte.

"Dia a ḃeaṫa-sa, a ṁic a' Riġ ó Éirinn," ars eisean, "is maiṫ do ċongnaṁ ċum na ngaḃar do ċasaḋ isteaċ."

"Is maiṫ, 7 is ró-ṁaiṫ," arsa mac an Riġ.

"'Seaḋ a ṁic a' Riġ," ars' eisean, "ceangail an ċos eile liom 7 casfad féin isteaċ iad."

Do ċeangail sé a ċos 7 siúd amaċ an gruagaċ, 7 ba ḋóiġ leat nár ḟág aon ġaḃar i ngiorraċt fiċe míle ḋó nár ċas sé isteaċ. Do ċruḋadar iad. D'óladar cuirín fuar 7 cuirín te ḋe. Do ṁarḃuiġeadar iad 7 do ṫarraingeadar tríd an ngríosaiġ, tríd an ngruasaiġ, trí na fiaclaiḃ fada fuara, 7 d'iṫeadar iad. Ann soin do ṡuiḋeadar síos ar gaċ taoḃ de'n teiniḋ 7 d'ḟiafruiġ an gruagaċ de ṁac an Riġ, an raiḃ aon sgéal aige.

"Níl," arsa mac an Riġ, "a' mbeaḋ aon sgéal agat féin?"

"Deaġ-ċríoċ orm má tá," ars an gruagaċ, "aċt go raiḃ inġean Riġ Gréige ann so agam aréir 7 a dá r'éag ban cuiṁdeaċta 7 ná féadfaidís go léir i 'ċoimeád tirm ó ḋeóraiḃ, aċt í ag caoi-gol ar feaḋ na hoiḋċe i ndiaiḋ gaisgiḋiġ do ḃí ag troid ar a son."

"Cár ġaḃ sí uait ann soin a ġruagaiġ?" arsa mac an Riġ.

"Tá sí i dtiġ dearḃráṫar eile agam anoċt," ars an gruagaċ.

"Cá'l sé sin a ġruagaiġ?'

"Tá se airdeas lae fada, an bóiṫrín beag soir ó ḋeas o'n dtiġ seo."

Níor labair mac an Ríġ aon focal. Do ċuadar ċum ċodlata ⁊ níḋ naċ iongnam níor ṫrom-ṡuan do ċum go rug an lá geal air. D'éiriġ sé ar maidin, do niġ a láṁa ⁊ a aġaiḋ, ṫug a aġaiḋ soir ó ḋeas, d'iarr ar Ḋia é 'ċur ar a leas nó munar iarr do leig do. Ċoṁ luaṫ ⁊ do ḃí an ċéad-ṗroinn caiṫte aige, do ċuir ċum bóṫair, ⁊ níor ḟás poinn féir faoi na ċosaiḃ gur ṡroiṡ sé teaċ an dara ġruagaiġ um ṫráṫnóna. Do ċaiṫ an oiḋċe 'na ṫeannta so, féiḃ mar ċaiṫ sé an oiḋċe aréir ⁊ fuair sé an tuairisg ċéadna i dtaoiḃ ingine Ríġ Ġréige—go raiḃ sí imṫiġṫe go dtí teaċ dearḃráṫar eile do ḃí airdeas lae ḟada eile uaiḋ.

Ar maidin i mbáraċ ċoṁ luaṫ ⁊ d'éiriġ an ġrian, ċum bóṫair leis arís ⁊ do ḃí dá uair níos mó deiṫnis air ċum gur ṫárla sé ar ṫiġ an tríoṁaḋ ġruagaiġ. Do ċuir sé sin míle fáilte roiṁ ṁac an Ríġ o Éirinn féiḃ mar rinne an ḃeirt eile ⁊ duḃairt gur ṁaiṫ mar do ṫárla ċum na ngaḃar do ċasaḋ 'steaċ.

"Ó Casfad ⁊ fáilte," arsa mac an Ríġ.

"Ná bac soin ḋe," ars'an gruagaċ, "dá mbaḋ áil leat an ċos eile seo liom do ċeangal, do ċasfainn féin isteac iad."

Do ċeangail ⁊ rúd amaċ an gruagaċ ⁊ baḋ ḋóiġ leat ná raiḃ gaḃar i n-Éirinn nár ċas sé isteaċ i gcionn leaṫ-uaire an ċluig. Do ċruḋadar iad. D'óladar cuirín fuar ⁊ cuirín te ḋe. Do ṁarḃuiġeadar iad, do ṫarraingeadar tríd an ngríosaiġ, tríd an ngruasaiġ, tríd na fiaclaiḃ fada fuara, ⁊ d'iṫeadar iad. Do ṡuiḋeadar síos ar ḋá ṫaoiḃ na teineaḋ. D'ḟiafruiġ an gruagaċ ḋe ṁac an Ríġ an raiḃ aon sgéal aige.

"Níl nuaḋaċt," arsa mac an Ríġ, "a' mbeaḋ aon sgéal agat féin?"

"Ní'l socal," ars an gruagaċ, "Aċt go raiḃ inġean Ríġ Gréige ⁊ a da' r'éag ban cuiṁdeaċta ann so agam aréir."

"Cá'l sí anoċt a ġruagaiġ?" arsa mac an Ríġ.

D'ḟreagair an gruagaċ go raiḃ sí dá pósaḋ anoċt i dtiġ dearḃráṫar a hatar, atá ṫuas ann soin, go raiḃ cóisir ṁór ⁊ gaisgiḋiġ ⁊ laoċraiḋe an doṁain uile cruinniġṫe ann.

"A ġruagaiġ," arsa mac Ríġ, "a' dtiocfá go dtí an pósaḋ?"

"Mairse féin ní raġad," ars 'eisean, "dá ḃfeicfeaḋ an rí mise do ḃainfeaḋ sé an ceann díom."

Arsa mac an Ríġ, "Teanam, ⁊ fan-sa amuiġ. Raġad-sa isteaċ ⁊ tiuḃrad do ḋóṫain le n-iṫe ⁊ le n-ól amaċ ċuġat-sa." Do ṫoiliġ sé leis. D'imṫiġ mac an Ríġ ⁊ do ḃailiġ sé air a ḃfuair sé de ṗáinínib ar fúd an tiġe ⁊ do ċeangail suas air féin iad. Do ġluaiseadar orra gur ṡroiseadar an ċúirt.

"Fan-sa amuiġ anois," arsa mac an Ríġ leis an ngruagaċ, "go dtiocfad-sa ċuġat." D'imṫiġ ⁊ d'ḟág sé ann soin é ⁊ rinne ar ḋoras na cistine, ḃuail suas go dtí an teine ag soiléimniġ ar nós amadáin. Ins an am soin do ḃí an cócaire ag imṫeaċt ó'n gcistin ⁊ mias ṁór feóla aici ag dul faoi ḋéin na cóisire. Do sgiob sé uaiṫi í, rúd amaċ faoi ḋéin an ġruagaiġ é ⁊ do ċaiṫ sé ċuige a raiḃ ar an méis ⁊ duḃairt leis ḃeiṫ ag iṫe an méid sin go dtiocfaḋ sé arís. D'imṫiġ sé isteaċ. Rinne sé an clear céadna. Do sgiob an dara mias leis ⁊ do riṫ amaċ ⁊ d'ḟág ag an ngruagaċ í. Ṫáinig 'steaċ arís ⁊ ní túisge sin ná rug na seirḃísiġ air, ċum é ċur amaċ; aċt dá mbeaḋ an oiread eile aca ann, ní ḟéadfaidís é 'ċorruiġe d'á ḃonnaiḃ. Ċuaiḋ sgéal suas go dtí an ċóisir, go raiḃ amadán ṫíos ins a' ċistin ag déanaṁ díoġḃála ag sgioḃaḋ na feóla leis. Ṫáinig an maiġistir anuas ⁊ duḃairt leis gaḃáil amaċ. D'ḟreagair mac an Ríġ ⁊ duḃairt ná raiḃ aon ċaoi imṫeaċt' aige go ḃfeicfeaḋ sé an ḃean óg ⁊ a fear. D'imṫiġ an rí ⁊ do ċeaduiġ sé leis an gcóisir ⁊ duḃradar é 'leigint aníos. Do sgaoileaḋ suas é. D'imṫiġ sé ag poc-léimniġ isteaċ faoi an seomra. Do ċaiṫ tréimse ann ag léimniġ anonn ⁊ anall ċum gur ṡaoil a raiḃ istiġ gur dearg-amadán críoċnuiġṫe a ḃí aca. Nuair do ḃíodar corṫa d'á ċuid clear do taisḃeánaḋ an ḃean óg do, ⁊ duḃraḋ leis ḃeiṫ ag imṫeaċt. Duḃairt ná himṫeóċaḋ go deó ċum go ḃfuiġeaḋ deoċ ó'n mnaoi óig. Ṫug sí deoċ do ⁊ d'ól sé a sláinte. Nuair d'ḟolṁuiġ sé an ġloine duḃairt sé go gcaiṫfeaḋ an ḃean óg braon d'ól uaiḋ féin sul d'imṫeóċaḋ sé. Fuair sé braon le tabairt di, d'ḟonn ḃeiṫ réiḋ leis. An fáinne fuair sé uaiṫi i seomra na séad, do ṡleaṁnuiġ isteaċ ins an ġloine a gan fios d'á raiḃ timċeall air. Nuair d'árduiġ sí an ġloine ar a ceann, ċonnaic sí an fáinne ṫíos innti. D'aiṫin sí an fáinne ⁊ do ṗreab sí na suiḋe. Rinne anonn air ⁊ do ṡrac anuas de a raiḃ de ṗáinínib Éireann air ⁊ duḃairt gurab é seo a fear féin. D'iompuiġ ar an ḃfear eile ⁊ duḃairt leis ḃeiṫ ag cur talaiṁ de. Glaoḋaḋ ar

an sagart ⁊ posaḋ í féin ⁊ Mac an Riġ ar an láṫair sin ⁊ do ḃí bainis seaċt lá ⁊ seaċt n-oiḋċe aca. Ar maidin an t-oċtṁaḋ lae duḃairt sé lena ṁnaoi gluaiseaċt ag aeriġeaċt ar an ḃfairrge. Ṫóg sé leis corraċán, aoiḃinn áluinn, aon ċoire. Ní ḋeaġadar i ḃfad nuair ṫáinig an gruagaċ suas leó in a ċorraċán féin.

“A Ṁic a' Riġ ó Éirinn,” ars eisean, “a' gcuirfeá geall ar do ċorraċán féaċaint ciaca is mire?”

“Do ċuirfinn,” arsa Mac an Riġ.

Do ġluaiseadar le ċéile ⁊ ba ró-ġearr dóiḃ go raiḃ an gruagaċ fad a raḋairc uaiḋ. D'fan sé ann soin leis ⁊ duḃairt.

“A Ṁic a' Riġ tá buaiḋte agam ort.”

D'ḟreagair Mac an Riġ ⁊ duḃairt, “do ḃí breis an ualaiġ orm-sa ⁊ muna mbeaḋ soin ní ḃuaiḋfeá orm.”

“A Ṁic a' Riġ,” ars an gruagaċ, “taḃair dom-sa an ḃean ⁊ bíoḋ tárdáil eile agat.”

“Tiuḃrad,” arsa Mac an Riġ.

“Ná taḃair,” ars an ḃean, “⁊ ná bain leis. Ní haon niḋ a ḃfuil dem' ḋuaḋ faġálta go dtí seo agat seaċas a ḃfuiġir ar so suas, má ċuireann tú insa' ċorraċán ċum an ġruagaiġ mé!'

“Oċ!” arsa Mac an Riġ, “ná bíoḋ aon eagla 'na ṫaoḃ sin ort buaiḋfead-sa caoċ anois air, nuair ḃeiḋ t'ualaċ-sa ḋíom.”

“Ní ḃuaiḋfir,” ars ise, ⁊ do ċuaiḋ sí an-ċruaiḋ air gan sgaramuint léi.

Ní ḋéanfaḋ an t-áiteaṁ go léir an gnó, ní ċreidfeaḋ Mac an Riġ ná go mbuaiḋfeaḋ sé féin, ⁊ ṫug sé an ḃean do'n ġruagaċ. Nuair do ḃí sí ins an ċorraċán ag an ngruagaċ d'ḟiafruiġ sé de Ṁac an Riġ an raiḃ sé ullaṁ. Duḃairt seisean go raiḃ. Ar go bráṫ leó ⁊ ní fada ċuadar nuair d'imṫiġ an gruagaċ ar raḋarc Ṁic an Riġ. Ní ḟeadar sé ciaca soir no siar do ḃí sé imṫiġṫe.

Nuair do ṫuig sé cad do ḃí déanta ag an ngruagaċ do, do ḃí a ḟios aige ná raiḃ aon ṁaiṫ a ḃeiṫ dá ṫóruiġeaċt níos sia, aċt ṫug sé a ċorraċán ċum cuain ċoṁ luaṫ ⁊ do b'ḟéidir leis, ⁊ do léim amaċ ar an dtráiġ. Is é do ḃí go buaḋarṫa, brónaċ, mar ná feadar sé cad é an roinn

de ṫalaṁ an doṁain go raiḃ a ḃean. Ní raiḃ aon ċaoi carta ar an gcúirt aige mar dá mbéaraḋ an rí air, do ḃain-feaḋ sé an ceann de. Ní ḟeadar sé an doṁan cad do ḋéanfaḋ sé, aċt rinne sé fioġar na croise ar féin, ⁊ ṫug a aġaiḋ soir ó ḋeas, d'iarr ar Ḋia é 'ċur ar a leas, nó munar iarr do leig do. Do ḃí sé a' siuḃal leis go raiḃ an tráṫnóna ag breiṫ air. Do casaḋ isteaċ i gcúirt é. Cé ḃí ann soin istiġ aċt a ḃean. Rinne sé uirri, ⁊ do ṫóg ar a ḃaclainn í, ⁊ do ḃí sé dá deoċaḋ ⁊ dá pógaḋ le háṫas. Duḃairt sí leis bogaḋ ḋi, ná raiḃ aon ṁaiṫ ann, ná raiḃ aon ḟaġáil aige uirri anois. D'ḟiafruiġ sé ḋi, cad na' ṫaoḃ, nó cad do ḃí ċum í ċoimeád uaiḋ. Duḃairt sí go raiḃ an gruagaċ ag teaċt ⁊ dá luaiṫe d'imteóċaḋ sé gur ḃ' ḟearra ḋó é, mar dá dtigeaḋ an gruagaċ isteaċ go marḃóċaḋ iad araon. "So súd orm," arsa Mac an Ríġ, ma imṫeóċad-sa go ḃfeiciḋ mé é, ⁊ go mbéaraḋ tusa liom." "Má ṫugann tú faoi sin is é an gaisge is mó rinnis riaṁ," arsa ise.

"Imirṫeóċaiḋ mé m'anam leis," arsa eisean, "sul ḃfág-faḋ im ḋiaiḋ tú."

"'Seaḋ" ars' ise, "tiuḃrad-sa gaċ aon ċongnaṁ d'ḟéad-faiḋ mé. Má ḋéanann tú rud orm níl aon ḃaoġal ort. Tá sean-ṫuaġ beag ṁeirgeaċ ṫuas ann súd faoi an leabaiḋ. Téiriġ suas ⁊ taḃair leat anuas í." Ṫug.

"'Seaḋ," arsa ise, "a' ḃfeiceann tú an crann mór soin ar aġaiḋ an dorais amaċ."

"Ċiḋim," arsa eisean.

"Tá ḋá anam 'sa' ġruagaċ," arsa ise, "⁊ nuair ḃíonn sé ag fágaint a ḃaile, cuireann sé ceann aca i gcoimeád i n-uḃ circe isteaċ 'sa' ċrann. Tá sé insa Doṁan Toir anois. Má táir i d'ġaisgiḋeaċ maiṫ do ḋóṫain ċum an ċrainn do leagaḋ, aċt is éigin duit é 'leagaḋ, de'n ċéad iarraċt, mar nuair buailfear an crann cuirfiḋ sé buar ar, d'aireóċaiḋ an gruagaċ, pé áit an doṁain go mbeiḋ sé, ⁊ ar iompáil na boise beiḋ sé ar t'aġaiḋ amaċ ⁊ iarraċt tarrangṫa aige ċum do ṁarbṫa, ⁊ muna mbeiḋ an t-uḃ agat-sa ⁊ é 'ḃualaḋ leis sa' ṗoll áḋṁar atá faoi ḃun a ċíċ' ċlé beiḋ tú marḃ láiṫreaċ aige, aċt má aimsiġir sa' ṗoll áḋṁar é tuitfiḋ sé síos 'na ḃraoinín ġlóṫaiġe, ⁊ beiḋmíd-ne saor."

"Tiuḃraiḋ mé faoi ar aon tsliġe," arsa eisean, ag

caiṫeaṁ a ċasóige ḋe, ⁊ ag déanaṁ amaċ ar an gcrann lena ṫuaġ. Do ḃuail pléasg air ⁊ níor ṫúisge sin nár ċuir an crann buar as, ⁊ do ṫuit sé; ⁊ do láiṁsiġ Mac an Ríġ an t-uḃ. Is ar éigin do ḃí sé sgiobṫa aige, nuair do ḃí an gruagaċ i dtaoḃ ṫiar de ⁊ an iarraċt tarrangṫa aige ċum a ṁarḃṫa.

Ba ṁaiṫ an ṁaise sin ag Mac an Ríġ. Sul raiḃ d'uain ag an ngruagaċ, d'iompuiġ sé, ⁊ do ḃuail ann san poll áḋṁar é leis an uḃ, mar duḃraḋ leis, ⁊ do ṫuit an gruagaċ 'na ċnaipe ṁarḃ. Rinne a ḃean air, ⁊ niḋ naċ iongnaṁ, is beag nár ṁúċ sí le pógaiḃ é, nár ḃáiṫ sí le deóraiḃ é, ⁊ do ṫiormuiġ sí le braṫaiḃ síoda ⁊ sróil é. Ní ḋeárnadar aon ṁoill 'na ḋiaiḋ sin, aċt d'ullṁuiġeadar iad féin láiṫreaċ ċum bóṫair. Do ḃailiġeadar leó mór-ṡaiḃreas an ġruagaiġ, idir ór, airgead agus seódaiḃ, ⁊ gaċ niḋ eile ba luaċṁaire, do ḃí cruinniġṫe aige ó gaċ páirt de'n doṁan, ⁊ do ġluaiseadar orra go hÉirinn go dtí ríġeaċt a aṫar. Do ḃí na céadta fáilte ann soin rómpa ⁊ do ḃí bainis seaċt lá ⁊ seaċt n-oiḋċe aca, ⁊ do ṁaireadar ann soin go sogaċ, iad féin ⁊ a slioċt 'na ndiaiḋ.

DONN FÍRINNE.

---

SPECIAL PRIZE STORY. By "Fear gan Ainm."*

---

## SGÉAL AN ḞAṪAIĠ ḂRÍOĠṀAIR AGUS AN ḞAṪAIĠ LÚṪṀAIR.†

Ḃí seadaire gaisgeaṁail ann fad ó ⁊ is fad ó ḃí. Ḃí ór ⁊ airgead aige ⁊ a ṡáiṫ biḋ. Ṡéan Dia leis an seadaire seo gur pósaḋ é ⁊ ḃí beirt ṁac ag a ṁnaoi do'n ċéad rioċt. Ḃí an an-ḃród ag an aṫair astu, ⁊ ar seisean —"béiḋ siad seo in a ndá ḟaṫaċ láidir, má ḟáġann siad saoġal." Ḃáist sé féin iad, ⁊ b'é an t-ainm a ṫug sé orra an Faṫaċ Ḃríoġṁar ⁊ an Faṫaċ Lúṫṁar. Ṫug sé aire ⁊ coiṁéad maiṫ ḋóḃṫa, agus an borraḋ naċ ndéanaḋ siad san oiḋċe ḋéanaḋ siad san lá é, gur ṁéaduiġ siad gan aireaċdáil ċoṁ mór le n-a n-aṫair. Ḃí siad in a mbeirt ġliceaṁnaċ lúṫṁar láidir, ⁊ 'aċ aon aca a' breiṫ báirr ar a ċéile le breaġaiċte.

* "Fear gan Ainm." Mr. Michael Rogers, the writer and narrator of this tale, is a native of the parish of Lackan, near Killala, Co. Mayo.

† Ó Ċondae Ṁuiġ Eó, cois na fairrge, creidim, sgéal maiṫ, a lán focal neaṁ-ġnáṫaċ ann.—An Craoiḃín Aoiḃinn, Moltóir.

Ḃí fiaċ duḃ ag an aṫair ⁊ t'réis prín (proinne) gaċ lá, b' é an greann ḃíoḋ ag an aṫair ag faire ar a ḃeirt ṁac i dtacs leis an ḃfiaċ duḃ. Le linn an tráṫnóna ḃí an fiaċ duḃ i n-ann a mbualaḋ.

Ḃí an dá ḟaṫaċ aon lá aṁáin amuiġ a fiaḋaċ ⁊ ag seilg ar fud na gcoillte. Le linn a' tráṫnóna ṫáinig siad abaile. Ar ṫiḋeaċt isteaċ dóḃta in a dtiġ, d'ḟiafruiġ siad, go cé raiḃ* an fiaċ duḃ. D'innis an t-aṫair dóḃta go raiḃ an fiaċ duḃ imṫiġṫe ó uair a dó déag indiu ⁊ nár ḟill sé ó ṡoin. Ṫionntuiġ siad ṫart ar a gcois ⁊ deir siad-san, "ní ċodló'muid aon tráṁ anoċt go ḃfuiġeamuid fios, fáisnéis, ná faisnéis go cé ar imṫiġ an fiaċ duḃ."

Ṡiuḃail siad na coillte agus na gleannta(iḃ) agus na maċaireaċa bána gan séar ⁊ ní ḃfuair siad fáisnéis faoi an ḃfiaċ duḃ áit ar biṫ faoi 'n aer.

Ḃí siad tuirseaċ, brónaċ, 'teaċt abaile dóḃta, nuair naċ ḃfuair siad fáisnéis ar biṫ faoi, ⁊ ḃí siad ag siuḃal le cois na fairrge gur ḋearc an gaisgiḋeaċ lúṫṁar fad a ṡean-raḋairc amaċ sa' ḃfairrge, ⁊ ṫainic (ċonnaic) sé long idir é ⁊ léas, ⁊ leis an siuḃal a ḃí fúiṫi ḃí sí 'cur tonntraċaoi ċoṁ hárd leis na sléiḃtiḃ, ⁊ ḃí sí 'réabaḋ na gainṁe glaise de ṫóin na fairrge le teann seóil ⁊ snáṁa gur ḃuail sí an cladaċ go te teann, ⁊ le n-a liagán snáṁa gur ḃain sí géim ar an ngleann.

"Fóill! Fóill!" ars an gaisgiḋeaċ lúṫṁar. "Má's long siḋe ṫú, ná long saoġalta, tá mise ullṁuiġṫe le dul i dtacs leat." Leis sin ċuaiḋ an dá ḟaṫaċ d' aon léim aṁáin ar ḃord na luinge, ⁊ ḋearc siad fúsa (fúta) ⁊ ṫarrstu, ⁊ ní ḟaca siad aon'ne ins a' luing aċt ainnirín ba ḟíor-ḃreaġḋa dá ḃfacaiḋ an tsúil ba ġéire dá raiḃ beó, ⁊ an deallraḋa do ḃí ar a haġaiḋ ḃéaraḋ sé raḋarc do'n dall, ⁊ ar sise do aon ṗleasc aṁáin, "ó ṫárla gur gaisgiḋiġ meisneaṁla siḃ, caiṫfeamuid an oiḋċe seo a ċaiṫeaṁ, trian le treana, trian le fiannaiḋeaċt agus sgéalaiḋeaċt, trian le clár ṫáiplis ag imirt cárdaiḋe, ag innsint ar ḃfortún dá ċéile."

"Ḃfuil cárdaiḋe liḃ?" ar sise. "Níl," ar siad-san. "Ḃáirtim faisíos oraiḃ," ar sise. "Ní raiḃ mé féin ariaṁ gan an ċoinneal ná a háḋḃar."

* go cé raiḃ = cá raiḃ.

Leis sin ṫairrinġ sí slaitín draoiḋeaċta as a póca ⁊ ḃuail sí buille fada géar ar ċloiċ ancoire ḃí le n-a taoḃ, ⁊ rinne sí clár táiplis ⁊ paca cárdaiḋe ḋe. Ṫug sí 'maċ na cárdaiḋe ⁊ nuair ṫionntuiġ sí an máṁ, "Cé ṁéad an mbéiḋ an cluiċe ?" ar sise.

"Rud ar biṫ is roġain leat," ars' an fataċ lúṫṁar.

"Cébí aca againn," ar sise, "ġeoḃas an ċéad ċluiċe, cuirfiḋ sé geasa ar an mbeirt eile.

D'imir siad ⁊ fuair an t-ainnirín an ċéad ċluiċe.

"Cuir do ġeasa anois," ar siad-san.

"Ní beag ḋíḃ a luaiṫe," ar sise. "Cuirim-se faoi ġeasaiḃ ⁊ faoi ṁór-ċoṁnaiḋe na bliaḋna siḃ, gan dá oiḋċe 'ċoḋlaḋ i n-aon teaċ, ná gan trí ḃéilí biḋ iṫe de aon ḃord, go ḃfáġaiḋ siḃ amaċ m' aṫair-se ⁊ go gcuiriḋ siḃ trí lá dualgais isteaċ aige ⁊ muna mbéiḋ sé sin coṁ-alluiġṫe agaiḃ i gcionn lae ⁊ bliaḋna déanfaiḋ mise min ⁊ luaiṫ d'ḃur gcnáṁa."

"Cá ḃfuil d'aṫair in a ċoṁnuiḋe ?" ar siad-san.

"Cuirigiḋ cnáṁ ḃur srón roṁaiḃ," ar sise, "⁊ déan-faiḋ sé ḃur dtreóruġaḋ."

"Dona go leór," ar siad-san. D'ḟág siad an bád le ualaċ trom ar a gcroiḋe.

Ċroċ sí an liagán snáṁa go hárd ar (ós) a cionn ⁊ d'imṫiġ sí ar a radarc idir ḋá ṫuinn.

Ṫáinig siad a ḃaile ⁊ a gcuid iorgadaċa ag lúbaḋ fúfa (fúta). Nuair a ṫáinig siad isteaċ ins an tiġ, ṡuiḋ siad síos sa gcaṫaoir. Ċuir siad osnaḋ astu, ⁊ ċrait siad creatlaċaiḋe an tiġe ⁊ ċuir siad scaon ins an mbinn.

"Goirim ⁊ cairrigim siḃ,
Ċugam ⁊ agam siḃ,
Ó ḋeas ⁊ ó ṫuaiḋ,
Anoir ⁊ aniar,
Clann faoi ġeasaiḃ anoċt siḃ !"

ars' a' ṁáṫair.

Nuair ṫáinig a n-aṫair i láṫair, ḋearc sé orṫu ⁊ ḃí múnóga allais ag tuitim ḋíoḃṫa ċoṁ mór le uḃ ġé, le lagar.

"Toraiḋ ḋíḃ," ar seisean, "ar faoi ċearc (circ) ná

faoi laċa (laċain) a leigeaḋ amaċ siḃ?" "Tá faitċeas orm," ar seisean, "naċ ndéanfaiḋ siḃ aon lá maiṫeasa ḟaḋ's ḃéas an saoġal ar suiḋeaċan. Ní'l aon ġaol agaiḃ liomsa, nuair naċ ḃfuil siḃ in ḃur ngaisgiḋiġ níos fearr ná tá siḃ."

Leis sin ṫáinig a máṫair ṁór i láṫair. Ḟliuċ sí le deóraiḃ iad, nig sí le pógaiḃ iad, ṫiormuiġ sí le brata' míne sróil iad.

"Á oċón ó!" ar siad-san, "caiṫfeamuid slán ⁊ beannaċt ḟágáil agaiḃ i mbáraċ."

"Cé an rud a d'éiriġ ḋaoiḃ ó ċuaiḋ siḃ amaċ go deireannaċ?" ars' a' ṁáṫair ṁór. D'innis na gaisgiḋiġ ḋóḃta (dóiḃ) mar tá inniste agam-sa do'n léiġṫeóir. Ċaiṫ a n-aṫair leaṫ na hoiḋċe dá gcoṁairligean, ⁊ ċaiṫ siad an leaṫ eile de'n oiḋċe na gcodlaḋ.

Níor ṫúisge ġeal an lá ná ḃí na gaisgiḋiġ 'na suiḋe. D'iṫ siad a mbriocfásta, ⁊ ċuaiḋ an t-aṫair ⁊ an ṁáṫair ṁór 'un a' ċladaiġ leóḃta. Ṫug an ṁáṫair ṁór dos tseamair-Ṁuire ḋóḃta, ⁊ ar sise leóḃta, "coinnigiḋ an tseamair-Ṁuire seo faoi n-ḃur gcrios ⁊ ní ḃfuiġe aon draoiḋeadóir ar ṫalaṁ an doṁain aon ḃuaiḋ oraiḃ faḋ 's ḃéas an tseamair-Ṁuire in ḃur gcuideaċta, ⁊ an gábaḋ is mó dá mbéiḋ siḃ ann cuirigiḋ duilleóg de'n tseamair-Ṁuire in ḃur mbéal ⁊ ġeoḃṫaiḋ siḃ an ḃuaiḋ ar an sluaġ ar faḋ." Ṫarraing sí amaċ an slaitín draoiḋeaċta ⁊ ḃuail sí buille ḋe ar smugairlle róin ḃí ag dul anonn 's anall ar ḃárr an uisge ⁊ rinne sí curaċán snáṁa ḋe.

Fuaiḋ (ċuaiḋ) an dá ġaisgiḋeaċ isteaċ ins an gcuraċán ⁊ ċuir leoṁan na tráġa naoi dtonn ó'n tráiġ iad gur ḟág sé ar fíor-ḋaiṁneaċt na fairrge iad. D'ḟág siad a seaċt gcéad beannaċt ag an oileán glas.

## Cailṫím.

Níor ḟág siad téad úr gan tarraingt, cruga báid gan lúbaḋ, clórda gan staonaḋ, liagán snáṁa gan árduġaḋ, halmadóir gan briseaḋ, maide ráṁa gun ró-ḃriseaḋ, gur ṫreaḃ siad an ḟairrge fíor-ḋaiṁneaċ i measg liopadán agus lapadán, méalta beaga, méalta móra, ceannaċaoi cluaiġ ⁊ cleiteaċa róin, go raiḃ leóḃta (leó) ceól binn ⁊ glinn, ⁊ ní raiḃ aon éan in san Doṁan Ṫoir naċ raiḃ leóḃta

ar ċeann na maidí ráṁa, gur ḃuail siad tráiġ ⁊ cladaċ tíre na Loċlann. Ḃuail siad méar i ndeireaḋ ⁊ i dtoiseaċ an ḃáid gur ċuir siad isteaċ í (? é) ins an áit nár ḃaoġal di grian dá pléasgaḋ, ná gaoṫ dá réabaḋ, ná cloċa beaga dá stiallaḋ ná dá strócaḋ.

D'ḟág siad an bád annsin ⁊ ċuir siad an tseamair-Ṁuire faoi n-a gcrios ⁊ ṡiubail siad an oiḋċe sin ar fud coillte go raiḃ siad bunáite tuirseaċ. Ṡuiḋ siad síos ar ċnocán le n-a sgríste ḋéanaṁ ⁊ ṫainic (ċonnaic) siad solas fad a sean-raḋairc uaṫa. D'éiriġ siad 'na seasaṁ ⁊ ṫug siad dá mbuinn é gur ṫarraing siad ar an solas. Nuair a ṫáinig ṡiad i n-aice an tsolais ḃí teaċ breáġ ar (ós) a gcoinne ⁊ ṡiubail siad ṫart ṫimċeall an tiġe ⁊ níor ḟéad siad aon doras 'ḟeiceál air. Ars an gaisgiḋeaċ bríoġṁar leis an ngaisgiḋeaċ lúṫṁar, "teaċ é seo atá faoi ḋraoiḋeaċt." Leis sin féin ḋearc an gaisgiḋeaċ lúṫṁar go géar ar a' taoḃ ó dtuaiḋ de'n teaċ ⁊ ċonnaic sé doras beag ar ċoirnéal de. Ċuaiḋ siad isteaċ ⁊ ċonnaic siad géaplaċ mór in a ṡuiḋe ar stóilín trí gcos ⁊ na fiacla ḃí na ċarbad íoċtair, ḋéanfaḋ siad maide láiṁe, ⁊ ní ḣé aṁáin go ndéanfaḋ siad maide láiṁe aċt ḋéanfaḋ siad maide mullaiġ do ṫeaċ. Leis an an-ḃáṫaḋ a ṫáinig orṫu leis an iongantas a ċonnaic siad ċuaiḋ siad ar a gcúl le gul (dul) amaċ.

"Filligiḋ ar ḃur n-ais," ars an gíománaċ leóḃṫa, "⁊ is fearr díoḃ a ḃeiṫ in mo ċúlóḋar-sa (ċoṁluadar) 'ná b'ḟéidir a ḃeiṫ i n-áit níos measa." Ġlac an dá ġaisgiḋeaċ meisneaċ ⁊ ṡiubail siad suas i n-aice an ġéaplaiġ ḟiaḋáin, ⁊ ṡuiḋ siad síos, ceann aca gaċ aon taoḃ de. Ṫoisiġ sé dá gceistiuġaḋ ⁊ d'ḟreagair siad é ċoṁ maiṫ ⁊ ḃí siad i n-ann, ⁊ ar seisean leóḃṫa, "tá moḋ mór agam faoi n-ḃur gcoinne, ⁊ 'sé an t-áḋḃar deirim sin, ḃí beirt ṁac agam ⁊ tá siḃ-sé ag dul a gcosaṁlaċt leóḃṫa."

"Cá ḃfuil siad anois?" ars an gaisgiḋeaċ bríogṁar.

"Oċ! maiseaḋ faisíor!" ar seisean, "d'imṫiġ an fear ba sine aca trí bliaḋna 's a' lá indiu le cogaḋ a ṫógáil i n-aġaiḋ árd-ríġ na tíre seo. Tá trí cloigne ar an rí, ⁊ tá faitċeas orm gur ṁarḃ sé mo ṁac breáġ. Ḋá ḃliadain 's a' lá indiu d'imṫiġ mo ḋara mac ar an tosar céadna

níor ḟill sé ó ṡoin. Bliadain 's a' lá indiu d'imṫiġ m'inġean go hÉire (Éirinn). Ċualaiḋ sí trácht ar ḋá ġairgiḋeaċ atá annsin arab ainm dóḃṫa an gairgiḋeaċ lúṫṁar agus an gairgiḋeaċ bríoġṁar ⁊ ċuaiḋ sí go hÉirinn le n-a gcur faoi ġeasaiḃ ⁊ níor ṁuiṫiġ mé sgéal ná scuainne uaiṫi ó ṡoin."

"Is sinn-ne an ḋá ġairgiḋeaċ atá faoi ġeasaiḃ ag d'inġin-sa," ars an gairgiḋeaċ bríoġṁar.

"I n-am a ṫárla siḃ," ars an giománaċ. "Mise an máiġistir atá siḃ-se ṫóraiḋeaċt, ⁊ tá 'fios maiṫ agam na geasa a ċuir m'inġean-sa oraiḃ. Má tá siḃ i n-ann trí lá dualgais a ċur isteaċ agam-sa béiḋ na cosa liḃ, ⁊ mur (muna) mbeiṫ siḃ i n-ann na laeṫeanta a ċoṁallaḋ ní ṫiubrainn leiṫ-ṗiġinn ar ḃur saoġal."

Ḃí an ḋá ġairgiḋeaċ an-ḃródaṁail nuair fuair siad eólas ar a' máiġistir do ḃain an siuḃal fada asdu. Ċaiṫ siad an oiḋċe sin i gcaoin-ċoṁráḋ, trian le treana, trian le fiannaiḋeaċt ⁊ sgéalaiḋeaċt, trian le codlaḋ sáṁ ⁊ síor-ċodlata go dtáinig maidin lá ar na ḃáraċ.

Ní túisge d'éiriġ an lá ná ḃí an ḋá ġairgiḋeaċ 'na suiḋe. Ċuaiḋ siad amaċ in san ngaṁna* ⁊ ḃí an giománaċ amuiġ rómpa le n-a n-obair a ṫaisbeáint dóḃṫa. Ṫug sé amaċ ḋá eaċ ar ḋaṫ na luċóige ⁊ d'orduiġ sé dóḃṫa dul a' marcuiġeaċt orṫu. Ċuaiḋ siad do aon troslóig† aṁáin in sa diallaiḋ. Ċuir siad duilleóg treamair-Ṁuire in a mbéal ⁊ rug siad greim cruaiḋ, fuinnte, bríoġṁar ar an srian. Ṗreab ⁊ stioll na caiple (capaill) ⁊ ċuaiḋ siad naoi míle ar a gcúl, naoi míle ar a n-aġaiḋ ⁊ naoi míle ar gaċ taoḃ díoḃ ⁊ níor ḟéad siad na marcaiġ do leagaint. Níor ḟág siad claiḋe na sconnsa ar fud na tíre nár ċuir siad de léim ṫarstu iad.

D'ḟill siad ar a n-ais le linn an tráṫnóna ⁊ ḃí na caiple tuirseaċ, sladta. Ḃí an máiġistir in san ngaṁna rómpa; "a! siḃ an ḋá ḟaṫaċ is fearr a ṫáinig tarsna orm ariaṁ," ar seisean. Ṫug sé isteaċ 'un (ċum) a' tiġe iad ⁊ ḃí bord maiṫ biḋ réiḋ faoi na gcoinne. Ḃí toġa ⁊ roġa gaċ biḋ aca. Ḃí blas na meala ar gaċ aon ġreim ⁊ ní raiḃ ḋá

* gaṁna = yard or pound.
† troslóg = a step and a jump.

ġreim de aon ḃlas. D'iṫ siad ⁊ d'ól siad go raiḃ siad ċoṁ suḃaċ sáṫaċ agus ḃeaḋ siad Oiḋċe Nodlag. Ċuaiḋ siad a ċodlaḋ léis (tar éis) a mbéile biḋ iṫe ⁊ ċodail siad ar a sáiṁín soġa. Ní túirse d'éiriġ an ṁaidin ná ḃí na gaisgiḋiġ na suiḋe. D'iṫ siad a mbriocfásta ⁊ ṫug siad amaċ a ḋá n-eaċ ⁊ sgar siad a ḋá gcois tarsna ar ċoirp na diallaide. D'ḟáisg an gaisgiḋeaċ bríoġmar greim an-teann ar a ċlaiḋeaṁ cruaċ géar go raiḃ ann—

Treas faoḃar,
Faoḃar in a ċúl,
Faoḃar in a ḃéal,
Faoḃar ós cionn faoḃair,
Ceól in a ḃárr,
Draoiḋeaċta buana in a ṁaide,
Treas faoḃar ar gaċ taoḃ de,
Agus an méid sin faoḃair dul 'un doċair
Agus ní raiḃ faoḃar ar biṫ aca 'un soċair.

D'imṫiġ sé leis ⁊ ní ḋeárnaiḋ sé stad, mara, ná coṁnuiḋe go dtáinig sé faoi neiseaċt leaṫ-ṁíle do ċaṫair an árd-ríġ. Ḃuail sé an ċuaille coṁraic go láidir bríoġṁar, teann, ⁊ réab sé na cruic (cnuic) ⁊ d'ḟosgail sé an gleann.

Nuair ṁuiṫiġ an t-árd-rí an mac alla a baineaḋ as a' gcaṫair ġread sé a ḋá ḃois i n-aġaiḋ a ċéile ⁊ nuair a ṁuiṫiġ a arm cogaiḋ torann na mbos ḃí siad ullṁuiġṫe (ullaṁ?) ar an móiméid le dul 'un cogaiḋ. Ċuir an t-árd-rí a ḟearḃḟoġantaiḋe cuirp ċoṁ fada leis an ngaisgiḋeaċ bríoġṁar ⁊ d'ḟiafruiġ sé ḋe cé an niḋ a ṫeastuiġ uaiḋ.

Arsa an gaisgiḋeaċ bríġoṁar, "Teastuiġeann uaim seaċt míle saiġiḋiúr roṁam, seaċt míle 'mo ḋiaiḋ ⁊ seaċt míle ar gaċ taoḃ ḋíom, ná (nó) árd-rí broḋaċ na dtrí gcloigeann a ṫiḋeaċt i dtacs ná i gclampar liom."

D'ḟill a ḟearḃḟoġantaiḋe cuirp ar ais ⁊ d'innis sé do'n rí mar d'innis an gaisgiḋeaċ bríoġṁar dó. Ġlaoḋuiġ an rí ar a ċuid airm cogaiḋ ⁊ dubairt sé leóḃṫa dul ċoṁ fada leis an ngaisgiḋeaċ a ḃí ag dul a' tógáil cogaiḋ i n-a aġaiḋ, ⁊ a ṫabairt aníos ċoṁ fada leis, go sórtfaḋ sé ar an mbior é. D'ionnsuiġ saiġiḋiúir an ríġ an gaisgiḋeaċ bríoġṁar, ⁊ ins an áit ba te, ba teann, ċuaiḋ an gaisgiḋeaċ amaċ ⁊ isteaċ ṫríosa (tríota) mar ġabfaḋ seabac ṫrí ál circe

go ndeárnaiḋ sé sglasgairt ⁊ slad mór ar na saiġidiúir'. Rinne sé cárnán dá gcinn, cárnán dá gcosaiḃ, cárnán dá gcolainn, cárnán ós cionn cárnáin cárnán i-n aġaiḋ gaċ cárnáin go ndeárnaiḋ sé aon ċárnán aṁáin díofa (díoḃ), cruinn cuimsire. Ní raiḃ bun cleite istiġ ins an gcárnán ná bárr cleite amaċ as, aċt aon ċleite aṁáin congḃáil fásgaiḋ ⁊ dídean. Ḃuail sé buille ar a ċlaiḋeaṁ ċruaċ géar gur ḃain sé driṫleóg as, a las an féar, ⁊ gur ḋóiġ sé cárnán na saidiúir ⁊ rinne sé luaiṫreaṁán dá gcnáṁa'."

Ṡiuḃail sé suas go caṫair an riġ ⁊ ḃuail sé a ċuaille ċoṁraic ag an doras mór ⁊ níor ḟág sé siúnta i n-áit ar biṫ ins an teaċ nár ḟosgail sé ó ċéile leis an craṫaḋ ḃain sé as an gcaṫair.

"Tar amaċ! a stróinse ġránna!" ars an gaisgiḋeaċ leis an rí.

Ṡiuḃail an rí amaċ aige.

"Is tú an gaisgiḋeaċ is fearr," ar seisean, "a ṫáinig ins an tír seo ariaṁ."

"Leig do do ċuid bladaireaċt," ars an gaisgiḋeaċ leis. "Ní ṫiuḃra mé de sbás duit aċt dá ṁóiméid ar an saoġal seo."

"Ara, a ḟuarasċáin," ars an rí, "ní'l fuaċt ná faitċeas agam-sa roṁat. Déan do ḋiċeall anois."

Ċuaiḋ an ḃeirt 'un a ċéile ⁊ rinne siad bogán de'n ċruatán, cruatán de'n ḃogán agus na cloċa ḃí i n-íoċtar ṫug siad 'un uaċtair iad, agus na cloċa ḃí i n-uaċtar ċuir siad i n-íoċtar iad; gur ṫarraing siad toibreaċa fíor-uisge ṫríd na cloċa' glasa le teann troid' ⁊ fáisgte.

Smuainiġ an gaisgiḋeaċ bríoġṁar naċ raiḃ fear a ċaointe ná a ḟínte le ṫiḋeaċt in a ġoire ná ina ġaoḃar. D'ḟáisg sé barróg ḟuinnte ċruaiḋ ar ċaoil an riġ ⁊ an ċéad fásgaḋ ṫug sé ḋó ċuir sé go dtí a ġlúine sa talaṁ é. An dara fásgaḋ ṫug sé ḋó ċuir sé go dtí na ṁása sa talaṁ é, ⁊ an tríosaḋ (tríoṁaḋ) fásgaḋ ṫug sé ḋó ċuir sé go dtí an dá ċluais sa' talaṁ é. "Fód glas as (ós) do ċionn a biṫeaṁnaiġ!" ar seisean.

"Fóill, fóill," ars an rí, "leig na cosa liom do'n taca seo ⁊ niḋ ar biṫ ins an doṁan iarrfas tú orm 'dé-anaṁ duit déanfaiḋ mé é má laiġeann sé in mo ḃealaċ."

"An méid iarras mé ort 'ḋéanaṁ ḋom," ars an gaisgiḋeaċ bríoġṁar, beirt ṁac mo ṁáiġistir a ṁarbuiġ tú, a mbeoċan ar ais ⁊ a dtaḃairt ḋom.

"Cé hé do ṁáiġistir?" ars an rí.

"An gíománaċ mór, árd-ḋraoiḋeadóir na tíre seo."

"Tá aiṫne ṁaiṫ agam air," ars an rí. 'S minic a d'ḟág mé guirín ar a ċroiḋe aċt tá sásaḋ an ġuirín sin bainte agad-sa asam."

"Leig do do ċuid siamsánaċt," ars an gaisgiḋeaċ leis. "Taḃair ḋom na hógánaiġ a ṁarbuiġ tú, nó bainfiḋ mé blaosg do ċinn ḋíot."

"Cuir do ṁéar in mo ṗóca ⁊ bain as an ċnó* ġeoḃas tú ann."

Ċuir sé a ṁéar in a ṗóca. Ṫug sé amaċ an ċnó. "Cé an rud ḋéanfas mé léiṫe?" ars an gaisgiḋeaċ.

"Abair na focla seo léiṫe," ars an rí:—

'A Ṡlogadóir ḃig, fosgail an ċnó ṁór.
Taḃair ḋom beirt ṁac mo ṁáiġistir ná caillfiḋ
tú deór.'

Ḋuḃairt sé na focla sin mar d'orduiġ an rí ḋó. Ċuir an ċnó sgread aisti, d'ḟosgail sí o ċéile ⁊ ṫáinig beirt ġliceaṁnaċ a ṁáiġistir 'maċ aisti, ⁊ ar leagan a súl do'n ġaisgiḋeaċ ḃí an rí mór imṫiġṫe in a splanc teineaḋ in sa spéir. Ḃuail an triúr aca buille ar an tréat ⁊ níor ṫarraing srian go dtáinig siad a ḃaile ag an ngíománaċ. Ḃí fearaḋ na fáilte ag an aṫair rómpa ⁊ ar seisean leis an ngaisgiḋeaċ bríoġṁar.

"Is tú an fear is fearr a casaḋ trasna ariaṁ orm, ⁊ tá m'inġean tréis teaċt a ḃaile ⁊ ḃéaraiḋ mé ḋuit le pósaḋ í, ⁊ sin é an luaċ saoṫair is fearr a ṫig liom 'ṫaḃairt ḋuit."

"Go raiḃ maiṫ agat," ars an gaisgiḋeaċ leis. "Caiṫfiḋ mé a diúltuġaḋ. Ní ṫig liom d'inġean a ṗósaḋ. Tá fáinne cumainn idir mé féin ⁊ Gruaiḋ-ḋearg atá in Éirinn, ⁊ caiṫfiḋ mé imṫeaċt ar m'aisdear ar maidin i mbárac le congnaṁ Dé, ⁊ pósfaiḋ an gaisgiḋeaċ lúṫṁar d'inġean."

Ṗósaḋ an lánaṁain an lá sin, ⁊ rinneaḋ árd-rí an oileáin sin de'n ġaisgiḋeaċ lúṫṁar.

*cnó (nut), pronounced croi.

Ar maidin lá ar na ḃárac ġluais an gaisgiḋeaċ bríoġṁar ar a ṫoras fada ḃí roiṁe. Ċuaiḋ sé do'n ċladaċ ⁊ ċuir leoṁan na trágá é féin ⁊ a ċurraċán snáṁa naoi dtonna ó'n tráiġ gur ċuir sé amaċ é ar fíor-ḋaiṁneaċt na fairrge. D'ḟág sé slán ⁊ beannaċt aca, agus ar seisean le na ḋearḃárṫair, "nuair ṗósfas mise Gruaiḋ-ḋearg tiocfaiḋ mé ar ais le-n bur ḃfeiceál."

Ḃí go maiṫ ⁊ ní raiḃ go dona. Nuair a ḃí seóltóireaċt ceiṫre lá ṫart aige, ċonnaic sé na sluaiġte bád 'teaċt in a aġaiḋ. Scannruiġ sé ⁊ d'ionnsuiġ sé go borb teann iad ⁊ nuair a ṫánaig sé i ngar do'n ċéad ḃád aca.

"Hó! a ḃáid an iomarċa!" ar seisean.

"Hóiḋ eile!" "cé 'r b'as na báid?" ars an gais-giḋeaċ.

"A stróinse gan aon ṁaiṫ, ar faoi ċearc (circ) ná faoi laċa leigeaḋ aṁaċ ṫú? Naċ ḃfuil a ḟios agad," ar seisean," gurab ṡo é rí na ḃfear gorm go ḃfuil Gruaiḋ-ḋearg goidte leis as Éirinn?"

"M' anam do Ḋia ⁊ do Ṁuire ars an gaisgiḋeaċ go mbainfiḋ mise 'tarraiġ ṫart' ar sul má dtiubraiḋ sé 'un cuain í. Cé aca bád," ar seisean "ḃfuil Gruaiḋ-ḋearg uirri?" (air?)

"'Ḃfeiceann tú an bád sin ṫall go ḃfuil na lássaċaiġ óir ar ḃárr an ċrainn seóil?"

"Feicim," ars an gáisgiḋeaċ.

"Sin é an bád a ḃfuil an rí ⁊ Gruaiḋ-ḋearg ainti (inti)."

Ċuaiḋ sé isteaċ ⁊ amaċ tríosa mar ġabfaḋ seaḃac trí ál laċan go dtáinig sé ċoṁ fada leis an luing a ḃí Gruaiḋ-ḋearg uirri. Cuaiḋ sé ar bord ar a' luing sin ⁊ ċonnaic sé Gruaiḋ-ḋearg 'na suiḋe ar ṫaoisleóig ⁊ í ceangailte le slabraċa', ⁊ galóta mór ḋá cuṁdaċ go raiḃ neart cúigir fear ann. Rug an gaisgiḋeaċ greim sgórnaiġe air agus ċuir sé do'n álaḋ * sin isteaċ sa teiniḋ é ⁊ nuair a ḃí sé dóiġte suas go dtí na gorramain, "D'anam do Ḋia na ngrásda," ars an gaisgiḋeaċ leis, "ta sé i n-am agad do ġoraḋ beiṫ déanta agat." Leis sin rug sé greim air ⁊ ċaiṫ sé ar ḟlait a ḋroma é ar fud na luinge.

* álaḋ = attack.

Ḃí rí na ḃfear gorm istiġ in a ṡeomra féin ⁊ nuair a ċuala sé go raiḃ an golóta marḃ ag an ngaisgiḋeaċ brioġṁar ṫáinig allas an ḃáis air le lagar ⁊ sgannraḋ, ⁊ leis sin ċuaiḋ an gaisgiḋeaċ isteaċ in a ṡeomra ⁊ ċuir an rí sgread cráiḋte as. "As uċt Ḋé," ar seisean leis an ngaisgiḋeaċ, "ná marḃuiġ mé do'n taca so ⁊ ḃéaraiḋ mé an bád so ḋuit le ṫú féin ⁊ Grúaiḋ-ḋearg a ṫaḃairt go hÉirinn."

"Bíoḋ sé in a ṁargaḋ," ars an gaisgiḋeaċ brioġṁar leis. Ḟuair sé an bád ó rí na ḃfear gorm agus ġluais sé féin ⁊ Gruaiḋ-ḋearg le dul go hÉirinn. D'ḟág siad slán ⁊ beannaċt ag rí na ḃfear gorm ⁊ a ċuid foirinn go hiomlán. "Béiḋ mise in mo ċaraid ṁaiṫ ḋuit," ars an rí, "caṫ ar biṫ dá mbéiḋ tú ann má ṫigeann sé in mo líon congnaṁ a ċur ċugat."

"Tá mé ró-ḃuiḋeaċ ḋíot," ars an gaisgiḋeaċ, "slán leat go ḃfeiciḋ mé arís tú."

T'réis an gaisgiḋeaċ rí na ḃfear gorm ḟágáil, ṫáinig tuaġ ċeaṫa ó' dtuaiḋ ⁊ ṡéid an ġaoṫ ó ḋeas, ⁊ d'éiriġ an ḟairrge airde na sléiḃte ar gaċ taoḃ de, 's níor ḟág na tonntraċa téad ná cábla ná crann luinge gan briseaḋ ⁊ in a liagan snáṁa, ⁊ ḃí an bád dá ċaiṫeaḋ anonn 's anall ar ḃárr na dtonn mar slat-ṁara.

"Caḃair ó Ḋia ċugainn go luaṫ ⁊ go tapaiḋ," ars an gaisgiḋeaċ le Gruaiḋ-ḋearg.

"Ámén a Ṫiġearna," arsa Gruaiḋ-ḋearg, "támuid i gcruaḋ-ċás mór," ar sise, "⁊ tá faitċeas orm naċ ḃfuiġe sinn talaṁ ná tráiġ go bráṫ."

"Cuir do ṁuiniġín ar Ḋia," ar seisean, "⁊ ní ḟeallfaiḋ sé orainn."

"Céad fáilte roiṁ ġrásda Ḋé," ar sise.

Ḃí an bád ag luasgánaċt ó ṫonn (tuinn) go tonn faoi ṫoileaṁnaḋ Ḋé ar feaḋ seaċtṁaine aċt ar deireaḋ fuair siad an ċóir in a gcúl ⁊ buaileaḋ an bád isteaċ i dtír na ḃfear dearg.

T'réis iad an bád 'ḟágáil, ḃí siad an-lag i n-easbaiḋ biḋ ⁊ diġe. T'réis iad a n-anál a ṫarraingt ḃuail siad an bóṫar ⁊ ḃain siad torann as. Níor ḃ' ḟada gur casaḋ teaċ

leóbṫa i lúib coilleaḋ ⁊ ḃeannuiġ siad isteaċ. Cuireaḋ fáilte rómpa. Ṡuiḋ siad síos. Fuair siad a sáiṫ le n-iṫe ⁊ b'ḟada a ċáll orra. T'réis an trupéir ḃeiṫ ṫart ċonnaic siad muintir an tiġe dá ngléas féin ⁊ ag gluasaċt ag dul i n-áit eicint. D'ḟiafruiġ an gaisgiḋeaċ bríoġṁar ḋíobṫa cé raiḃ siad ag dul, ⁊ arsa fear an tiġe leis, "Tá ríoġan riġ na ḃfear ḋearg dá tórraḋ anoċt, ⁊ 'támuid ag dul 'un a tórrṫa."

"An leigfiḋ siḃ muide (sinn-ne) liḃ?" ars an gaisgiḋeaċ.

"Leigfiḋ ⁊ fáilte," ar siad-san.

Ċuaiḋ siad uilig (uile) 'un an tórṫa, ⁊ ar an móiméid a ċonnaic rí na ḃfear ḋearg radarc ar ġruaiḋ-ḋearg ṫuit sé i ngráḋ léiṫe, ⁊ baḋ í an ḃean ba ḋaṫaṁla dar ḃain sé lán a ḋá ṡúil ariaṁ airti. Ġlaoḋuiġ sé i leiṫsriġe (leiṫ-sliġe) ar a Ḋall Glic, ⁊ ar seisean leis, "Innis dom, cé an ċaoi a ḃfuiġe mé buaiḋ ar an ngaisgiḋeaċ bríoġṁar ar an gcaoi go mbainfiḋ mé ġruaiḋ-ḋearg de.

"Má ġníonn tú mo ċoṁairle-se," ar san Dall Glic, "ní ḃéiḋ dréim ar biṫ agad leis, mar tá neart fear an oileáin seo i ḃféiṫeaċaiḃ an ġaisgiḋiġ ḃríoġṁair."

"Ní'l aon ċaḃair ḋoṁsa a ḃeiṫ do do ṫógáil-se, ⁊ taḃairt tuarastail ṁaiṫ ḋuit, nuair naċ bfuil tú i n-ann innsin doṁ an ċaoi is fearr le ceann an ġaisgiḋiġ a ġaḃáil i bpaintéir."

"Ó ṫárla go bfuil dúil agad an gaisgiḋeaċ bríoġṁar a ċur ḋá ċosa'," ar san Dall Glic, "cuir goirm sgoile amaċ i mbárac ⁊ tabair cuireaḋ do ḃoċt ⁊ noċt, ⁊ déan fleaḋ ṁór, ⁊ cuir an gaisgiḋeaċ na ṡuiḋe ag ceann an ḃoird ⁊ tabair feóil ġuirt ḋó le n-iṫe, mar tá árd-ḟuil na hÉireann ann, ⁊ ní ḋiúltó' sé do rud ar biṫ a ġeoḃṫaḋ sé in a ḟiaḋnais gan iṫe. T'réis é an feóil iṫe, tiocfaiḋ tart agus lasart mór air, ⁊ iarrfaiḋ sé deoċ. Tabair deoċ suain ḋó, ⁊ nuair a ṫuitfeas sé in a stolp na ċodlaḋ, glaoḋuiġ ar do ċuid saiġidiúirí ⁊ ceangail le slabraċa' é, ⁊ t'réis tú sin a ḋéanaṁ, déan léir mar is toil leat."

Ḃí go maiṫ ⁊ ní raiḃ go dona. Ċuir an rí goirm sgoile amaċ ⁊ rinne sé an féasta. Ċruinniġ noċt ⁊ boċt ċum caṫraċ an riġ. Ċuir sé an gaisgiḋeaċ bríoġṁar in a ṡuiḋe

ag ceann an ḃoird. Leagaḋ lán méire do'n (de'n) ḟeóil ġuirt in a ḟiaḋnais ⁊ d'iṫ sé forragan (foṫragan?) mór de. D'iarr sé deoċ t'réir a ṡuipéir. Ḃí bruiṫ a laḃair ar an rí* ag freastal air, ⁊ ṫug sé an deoċ suain dó le n-ól. Ní raiḃ sé aċt móiméid ólta aige nuair ṫuit sé in a ṡac codlata, agus nuair ċonnaic an rí sin, ḃuail sé a ḋá ḃois i n-agaiḋ a ċéile, mar baḋ 'in é an coṫorṁa (coṁarṫa) caṫa ḃí aige le taḃairt ḋá arm ġárda. Ar a' móiméid a ṁuiṫiġ siad torann na mbos riṫ céad saiġidiúr isteaċ i láṫair an riġ, ⁊ ars an rí leóbṫa, "Ceanglaiġiḋ an gaisgiḋeaċ seo le slaḃraḋ naċ sgaoilfiḋear go deó." Ċuir siad dul slaḃraiḋ i dtimċeall gaċ orlaiġ ḋá ċolainn ⁊ d'ḟáisg siad ċoṁ teann sin iad, go raiḃ laiḋre a ċos ag cogarnaoil le na ċluais ḋeis.

Ars an rí leóbṫa, "tugaiġiḋ liḃ é síos go bruaċ na fairrge. Leigiġiḋ le fánaiḋ an ailt é." Rinne siad gaċ niḋ dár orduiġ an rí dóiḃ. Nuair ṫáinig siad ċoṁ fada leis an ailt ċaiṫ siad amaċ ins an ḃfairrge é.

Ḃí fiaċ duḃ istiġ i gcuas san ailt ⁊ léim sé síos na ḋiaiḋ ⁊ ċuaiḋ sé faoi ins an uisge ⁊ ċongḃuiġ sé ar ḃárr na fairrge é ar feaḋ trí lá ⁊ baḋ 'in é an fiaċ duḃ ḃí i dteaċ aṫar an ġaisgiḋiġ ḃríoġṁair i dtús a óige.

Lé héirġe na gréine ar a' gceaṫraṁaḋ lá ċonnaic sé an an-sluaiġte báḋ a' tiḋeaċt an taoḃ ó dtuaiġ do'n (de'n) ḟairrge de agus ní raiḃ cábla na seól ortu naċ raiḃ briste le teann na gaoiṫe ⁊ na fairrge a ḃí in a n-aġaiḋ ar feaḋ trí seaċtṁaine. Baḋ iad báid riġ na ḃfear gorm ḃí ag iarraiḋ a dtíre féin 'ḃaint amaċ ⁊ níor ḟéad siad mar ḃí an síon in a n-aġaiḋ. Ḃí go maiṫ ⁊ ní raiḃ go dona. Nuair a ṫáinig na báid i ngar do'n ġaisgiḋeaċ bríoġṁar ċonnaic rí na ḃfear gorm an cnapán duḃ ar ḃárr an uisge. Duḃairt sé leis an ḃfear a ḃí ag iomraṁ an ṁaide ġualann go dtuiḃraḋ sé cúig ṗunta ḋó aċt an cnapán duḃ ḃí ar ḃárr na fairrge 'taḃairt isteaċ aige.

Ṫug an t-iomróir tiorslóg 'maċ sa ḃfairrge ⁊ ní raiḃ sé i ḃfad saoṫruġaḋ a ċúig ṗunta.

Nuair a ṫug sé an gaisgiḋeaċ ar ḃord luinge ḃreaṫnuiġ siad go géar air ⁊ arsa rí na ḃfear gorm leis, "Cé tú féin? ná cé ṫug an ío seo ort?"

* Ḃí bruiṫ a laḃair ar an rí, the king was on tiptoe with excitement.

"Dá mbeiṫ fuil ríġ ionnat," ars an gaisgiḋeaċ, "sgaoil-feá mé agus ċneasóċtá mo ċneaḋṫanna sul má n-iarrfá an ċeist sin orm."

Sgaoileaḋ an gaisgiḋeaċ ⁊ d'éiriġ sé ar a ċosaiḃ. Ṫarraing an rí buidéal ⁊ cleite as a ṗóca ⁊ ṫum sé an cleite isteaċ ins an mbuidéal, ċuimil sé roinn de'n ola a ḃí in san mbuidéal ar ċneaḋanna' an ġaisgiḋiġ ḃríoġṁair ⁊ in a móiméid ḃí sé ċoṁ hurraṁanta ⁊ ċoṁ hiomlán ⁊ ḃí sé ariaṁ.

"Cé ṫú féin anois?" ars an rí leis

"Má tá splanc fir ionnad," ars an gaisgiḋeaċ bríoġṁar, "ḃéarṫá airm ċosainte dom. Naċ ḃfeiceann tú," ar seisean, "go ḃfuil mé in mo ċaḋan aonrac ann seo in ḃur láṫair gan aon'ne le congnaṁ na cuidiuġaḋ a ṫaḃairt dom? ⁊ má tá scrúduġaḋ comrís ionnad," ar seisean leis an rí, "ḃéaraiḋ tú claiḋeaṁ na dtrí ḃfaoḃar dom ⁊ innseó' mé duit m'ainm ⁊ mo ṡloinneaḋ."

Ṫug sé an claiḋeaṁ ḋó ⁊ d'ḟáisg an gaisgiḋeaċ barróg ċruaiḋ air. "Agus," ar seisean leis an rí, "ní'l fuaċt ná faitċeas agam roṁat i dtaoḃ m'ainm innsint duit." Mise an gaisgiḋeaċ bríoġṁar," ar seisean, "a ṁarḃuiġ an galóta mór ḃí agad-sa a' cuṁdaċ Gruaiḋ-ḋeirge 'n-aġaiḋ tóire ar biṫ a ṫiocfaḋ ina diaiḋ."

"Ara cnáṁ do ṡláinte leat!" ars an rí, "tá bród mór ar mo ċroiḋe tú 'ḟeiceál arís. Ara cá ḃfuil Gruaiḋ-ḋearg?"

"Tá sí faoi ġéar-ċeangal ag rí na ḃfear dearg," ars an gaisgiḋeaċ, aċt 'tá sí faoi ṡlám draoiḋeaċta agam-sa ⁊ ní ṫig le aon ḟear a pósaḋ ar feaḋ lae ⁊ bliaḋna, ⁊ má ġniḋe-ann tú gar ḋoṁsa tiocfaiḋ tú liom ⁊ bainfiḋ mé sásaḋ ⁊ 'tarraiḋ ṫart' as an scróinse mío-stuama, gránna, a ḃfuil searc mo ċléiḃ faoi ḃolltaiġ iarainn aige."

"Gaḃfaiḋ mé leat," ars an rí, "⁊ níl rud ar biṫ ó ḟlaiṫeas anuas ag dul idir mé ⁊ mo ṡuaiṁneas aċt an biṫeaṁneaċ sin a ċlaoiḋ. Is minic a d'ḟág sé guirín cráiḋte ar mo ċroiḋe, ⁊ ní'l aon náṁaid ar ṫalaṁ an doṁain agam-sa aċt é féin."

Ḃí go maiṫ ⁊ ní raiḃ go dona. D'imṫiġeadar leóḃṫa ⁊ ní raiḃ sé i ḃfad gur ḃuail siad calaḋ ríġ na ḃfear dearg.

D'ḟág siad a mbád ann sin ⁊ d'imṫiġeadar leóḃṫa go dtáinig siad faoi nioraċt urċuir ġunna ṁóir do ċaṫair an ríġ. Ḃuail an gaisgiḋeaċ a ċuaille ċoṁraic ⁊ ċrait sé an talaṁ seaċt míle gaċ taoḃ de. Nuair ċualaiḋ an rí torann na cuaille coṁraic ṗreab sé ⁊ d'éiriġ sé ar a ċosa' ⁊ ṫug sé a coṫarṁa (coṁarṫa) caṫa ḋá arm ⁊ ċuaiḋ siad in airicis an ġaisgiḋiġ ḃríoġṁair ⁊ d'ionnsuiġ siad a ċéile. Ṫosuiġ an marḃaḋ ⁊ an slad, an bualaḋ, ⁊ an tollaḋ. Níor ṫóg Rí na ḃFear gorm láṁ ar biṫ insa gcaṫ. D'ḟág sé eatorru féin é mar ċonnaic sé go raiḃ an gaisgiḋeaċ bríoġṁar ḋá liucuġaḋ ar gaċ taoḃ de mar ġaḃa a ḃeiṫ 'déanaṁ maoilín* ar an inneóin. D'oibriġ an gaisgiḋeaċ go hurrumanta, láidir, teann, ⁊ ar leagan do ṡúl ní raiḃ aon saiġdiúir na ṡeasaṁ ins an ngleann.

"Cnáṁ do ṡláinte leat! a ġaisgiḋiġ." arsa Rí na ḃFear gorm, "is maiṫ an obair lae atá i ndiaiḋ do láiṁe, aċt tá eagla orm naċ ḃfuil tú aċt i dtoiseaċ d' oibre."

"Ná bíoḋ fuaċt ná faitċeas ort," ars an gaisgiḋeaċ leis an rí, "tá mise i n-ann dul 'un tseasa leis an méid atá ós cionn talṁan ⁊ faoi ṫalaṁ in san ríġeaċt seo."

"Go neartaiḋ Dia d'urruḋas," ars an rí.

"Sé an ċéad niḋ atá againn le déanaṁ anois," ars an gaisgiḋeaċ, "rí na ḃFear dearg a ċur ḋá ċosa'."

Ċuaiḋ siad suas ċum na caṫraċ ⁊ ḃuail siad cnaig ag an doras mór ⁊ d'ḟreagair rí na ḃFear dearg an cnaig. Ní ṫug an gaisgiḋeaċ bríoġṁar faill eaglaċ ḋó. Rug sé greim cruaiḋ ar ċaol a ḋroma ⁊ d'ḟáisg sé a ċuid dubáin i n-agaiḋ a ċéile ⁊ ṫuit an rí in a ċnap faoi ċosa' an ġaisgiḋiġ. Fuair sé slabraḋ go raiḃ míle ar faḋ ann ⁊ ċuir sé dul de'n tslabraḋ ó ḃonn coise an ríġ go dtí uain a ċinn ⁊ d'ḟáisg sé ċoṁ cruaiḋ sin é go raiḃ a smoláin ag smúraċt idir ḃois a ḋá ṡlinneán. D'árduiġ an gaisgiḋeaċ ar a ġualainn é ⁊ ṫug sé go bruaċ na fairrge é, ċaiṫ sé amaċ é ⁊ ċuir sé a ċuid tubaiste leis. Ċuaiḋ an rí go híoċtar na fairrge ⁊ ar leagan do ṡúl ḃí a ċuid sgáṁóga ar ḃárr an uisge ⁊ an ceannraṁán crón a slugaḋ a ċolna.

"Tá tarraiḋ ṫart agam, a ḃiṫeaṁnaiġ," ars an gaisgiḋeaċ bríoġṁar.

* maoilín casúr beag.

"D'ḟill sé ar a ċois ⁊ ċuaiḋ sé ċum na caṫraċ le láiṁ an tárrṫáil a ṫabairt i dtimċeall Gruaiġ-ḋeirge. Fuair sé í in a suiḋe ar stáċaiġ iarainn ⁊ na súile leaġta in a ceann ag caoineaḋ mar ḃí sí lán-ċinnte naċ ḃfeicfeaḋ sí searc a croiḋe go bráṫ. Ċuir an gaisgiḋeaċ bríoġṁar láṁ in a hascall ⁊ ar seisean léiṫe: "Tá deireaḋ do ṗionúir ṫart. Tá rí na ḃfear dearg ⁊ a ṡluaiġte saiġidiúirí marḃ agam-sa."

"Ní'l aon drogal * orainn ag dul go hÉirinn mar sin," arsa Gruaiġ-ḋearg.

Ḃí siad a braṫ ar dul a ḃaile annsin nuair ṡiuḃail rí na ḃfear gorm suas i láṫair an lánaṁan, agus ar seisean leis an ngaisgiḋeaċ bríoġṁar, "Tá urruḋas an doṁain go hiomlán in do ṡmior, ná mur (muna) mbeiṫ an t-urruḋas sin ionnad ní ḃfuiġṫeá an ḃuaiḋ ar an mbiṫeaṁnaċ atá tú léis (t'réis) ċurṫa ḋá ċosa', aċt tá aon ruḋ aṁáin le ráḋ agam leat; 'sé seo é, ní'l aon saiġidiúr dár ṁarḃ tú indiu naċ mbéiḋ beó bíoḋgaṁail ar maidin i mbáraċ, nár ṁarḃuiġ mise iad go minic ċeana, ⁊ ḃíoḋ siad beó beaṫaḋaċ lá ar na ḃáraċ?"

"Mise faoi ḋuit," arsa an gaisgiḋeaċ bríoġṁar, "naċ dtiocfaiḋ aon ċeann aca ċum beaṫaḋ go lá Filip a Ċleite."

"Go mbaḋ fíor an sgéal," arsa rí na ḃfear gorm. Ṡiuḃail an triúr aca i n-éinfeaċt ċum caṫraċ ríġ na ḃfear gorm ⁊ ċaiṫ siad dá uair ag iṫe ⁊ ag ól, go siamsaṁail, cartanaċ, láġaċ, le ċéile. T'réis tamaill ḃig ḟeas an gaisgiḋeaċ bríoġṁar suas, ⁊ ar seisean le rí na ḃfear gorm: "Fágfaiḋ mé Gruaiḋ-ḋearg faoi do ċoiṁéad go dtiocaiḋ mise ar ais."

Rug sé ar a ċlaiḋeaṁ ⁊ d'imṫiġ sé leis go dtáinig sé go maċaire an ċaṫa, ⁊ ḃreaṫnuiġ sé go géar ar na saidiúirí', ⁊ ḃí siad ċoṁ fuar leis an n-éag ag an mbás. Ṡuiḋ sé síos ar ḃun crainn ruilleóg ḃí i lúb a' ġleanna. Ní raiḃ sé i ḃfad na ṡuiḋe go dtáinig néal codlata air. D'ḟan sé ins an néal sin gur ṁuiṫiġ sé roplaċ uaṫḃásaċ ag dul ṫairis. Scannruiġ sé suas ⁊ ḋearc sé uaiḋ ⁊ ċonnaic sé ceaṫrar a ḃí faoi 'n gcrótar ⁊ an ċailleaċ a ḃí ag aiṫ-ḃeóċan na ndaoine. Ḃí buidéal ola léiṫe in a

* Drogal = cosg; baoġal, eagla.

láiṁ ċlé ⁊ cleite in a láiṁ ḋeis ⁊ léir (do réir) mar ḃí sí a' cumailt an ċleite do na saiġdiúir' ḃí siad ag tiġeaċt ('un) ċum beaṫaḋ arís.

“Fóill! fóill! a ċaillig an diaḃail!” ars an gais-giḋeaċ bríoġṁar, “ní ċuideóċaiḋ na saiġdiúirí sin liom-sa má ḟáġann siad iad féin ar a gcosa'.”

Ṫionntuiġ an ċailleaċ ṫart nuair a ċuala sí glór an ġaisgiḋiġ, agus le ċoṁ mioṫṁar ⁊ ḃí a haġaiḋ sceannruiġ an gaisgiḋeaċ. Ċuir sí draoiḋeaċ (drannaḋ) uirri féin le teann bánuiġṫe ⁊ urċóide. Ḃí stair-ḟiacail in a carbad íoċtair, ⁊ ḋeanfaḋ sé crann seóil. Riṫ sí i n-airicis an ġaisgiḋiġ le n-a ṫarraingt ó ċéile ⁊ coipe cuḃair le n-a béal. D'ionnsuiġ an ḃeirt a ċéile ⁊ i n-áit ba te ba teann ḃí an ċailleaċ a' faġáil láiṁe i n-uaċtar ar an ngaisgiḋeaċ. Ḃí ribe tuaiṫḃil ag fás faoi n-a smig, ⁊ ċas an gais-giḋeaċ a láṁ timċeall na ribe ⁊ ṫarraing sé as na fréaṁaċa' í, ⁊ cluineaḋ seaċt míle faoi an talaṁ ⁊ ós cionn talṁan an ḃéic ḃáis a ḃain sé as an gcaillig. Sul má ar imṫiġ an t-anam airti ar sise leis,

“Cuirim faoi ġeasaiḃ ṫú go gcaiṫfiḋ tú dul ag cat na hiongla (iongan) niṁe ⁊ an earbaill iarpúis ⁊ innsin dó gur ṁarḃ tú an ceaṫrar a ḃí faoi'n gcróṫar ⁊ an ċailleaċ ḃí 'beóċan na ndaoine.” Fuair sí bás annsin ⁊ d'imṫiġ an gaisgiḋeaċ bríoġṁar ċoṁ fada le árus an ċait.

“Ḃfuil tú istiġ, a ċaitín na hiongla niṁe?” ars seisean. “Tá mé,” ars an cat.

“Ṁarḃ mise an ceaṫrar a ḃí faoi an gcróṫar ⁊ an ċailleaċ a ḃí 'beóċan na ndaoine.”

Leis sin d'éiriġ an cat d'á ċrúba' ⁊ d'ḟastuiġ sé greim sgóig ar an ngaisgiḋeaċ ⁊ ṡáiṫ sé a ċuid iongla ṫríd a scórnaiġ, ⁊ ḃí an gaisgiḋeaċ ag cailleaḋ a anáil leis an fásgaḋ ḃí an cat ag taḃairt dó. Leis sin ṫug sé troslóg ar a ċúl ⁊ ċraiṫ sé an cat as. Ṫug sé sriocaḋ d'á ċlaiḋeaṁ dó ar fad a ḋroma ⁊ rinne sé d'á leiṫ ḋe. Ṫug an cat iar-raiḋ eile air ⁊ ṡáiṫ sé an ga iarpúis isteaċ in a lurgan, ⁊ d'ḟág sé niṁ ⁊ iarpúis idir ḟeóil ⁊ leaṫar ann.

D'ḟás bánaiġe mór ar an ngaisgiḋeaċ ⁊ rug sé ar ċlaiḋeaṁ na dtrí ḃfaoḃar ⁊ ṫug sé do'n ċat buille gearrṫa,

buille leagaint, ⁊ buille marḃṫa, ⁊ rinne sé stolp de. Ḃaḋ é draoiḋeaċta an ċait ḃí a' congḃáil suas creatalaċaiḋe* caṫraċ na ḃfear dearg ⁊ ar an móiméid a marḃuiġeaḋ an cat sgeiṫ na ballaiḋe ⁊ ṫuit pálás an ríġ go talaṁ.

Ṫug an gaisgiḋeaċ aġaiḋ ar an mbaile ⁊ ḃí bród mór air nuair ḃí na draoiḋeadóraiḋe marḃ uilig (uile) aige, aċt t'réis é míle 'ṡiubal d'at an lurgan ⁊ ṫáinig eoċar† ⁊ angaḋ‡ mór ann, ⁊ b'éigean dó suiḋe síos. Ċuiṁniġ sé ar an luiḃ a ḃíoḋ ag a ṁáṫair ṁóir sa mbaile ⁊ ċuartuiġ sé an féar ḃí a' fás le na ṫaoḃ ⁊ fuair sé an slámas ag fás tríd. Ḃain sé dos de'n tslámas, ⁊ rinne sé ceirtín§ de. Ċuir sé ar an lurgan é ⁊ ina (=i) ḋá ṁóiméid ḃí an t-at traoiġte‖ ⁊ suġuiġ an ceirtín niṁ ⁊ iarrais an ċait as a lurgan ⁊ ḃí an lurgan ċoṁ slán ⁊ ḃí sí ariaṁ.

D'éiriġ sé ar a ċosa' ⁊ ní raiḃ sé i ḃfad ag tarraingt ar Ġruaiḋ-ḋearg.

Ḃeannuiġ sé isteaċ, ⁊ d'ḟiaḟruiġ rí na ḃfear gorm de, go cé an áit an raiḃ sé ó ċuaiḋ sé amaċ. D'ḟreagair an gaisgiḋeaċ é, ⁊ duḃairt sé leis naċ raiḃ aon draoiḋeadóir ar an oileán naċ raiḃ marḃ aige.

"Cnáṁ do ṡláinte leat!" ars an rí. "Is tú an fear is fearr caraḋ ariaṁ orm, ⁊ ní ḃéiḋ mise i ndiaiḋ luaċ-saoṫair ṁaiṫ a ṫabairt duit."

"Naċ ḃfuil a ḟios agat," ars an gaisgiḋeaċ, "go ḃfuil árd-ḟuil na hÉireann ionnam-sa, ⁊ naċ nglacfaiḋ mé aon luaċ-saoṫair uait."

Ċaiṫ siad an oiḋċe sin ag iṫe ⁊ ag ól go roinn-ṗáirteaċ, carṫanaċ, láġaċ, go dtáinig maidin lá ar na ḃáraċ, ⁊ ní túisge d'éiriġ an ṁaidin ná ḃí an rí na ṡuiḋe ⁊ proinn ṁaiṫ ar an mbord i gcoinne an lánaṁan.

Léir an ṗroinn a ḃeiṫ caiṫte ġluais an lánaṁain na (ċum an) ċladaiġ ag giorraċan aisdir go hÉire (Éirinn). Ḃí bruiṫe labra ar rí na ḃfear gorm ḋá dtioḃlaċan¶ ċum an ċladaiġ. Nuair ṫáinig siad go bruaċ na fairrge ḟáḃuiġ an gaisgiḋeaċ bríoġṁar 'maċ a ḃád ⁊ rug sé ar ġreim gualann ar Ġruaiḋ-ḋearg ⁊ ċuir sé isteaċ san mbád í na

* Creatalaċaiḋe = four walls.
† eoċar = festering.
‡ angaḋ = inflamation.
§ Ceirtín = poultice.
‖ Traoiġte = reduced.
¶ Tioḃlaċan = escort (?).

suiḋe ar an seil deiriḋ de'n ḃád. Ḃí coṁráḋ fada aige ḟéin ⁊ rí na bfear gorm. A fad 's ḃí siad ag caint le céile ċuir an rí taoscán óir ins an mbád do ḋuais do ḃárr an ġníoṁa do rinne an gaisgiḋeaċ bríoġṁar. D'ḟás fearg ṁór ar an ngaisgiḋeaċ mar ġeall ar an rí an t-ór 'ċur sa mbád ⁊ ṫoisiġ sé 'ġá ċaiṫeaṁ amaċ arís. Rug an rí greim ar ċroiḃ láiṁe an ġaisgiḋiġ, 'ṫéinte go gcassaḋ sé í aċt ní raiḃ sé i n-ann fanncaḋ* a ḃaint aiste ⁊ ar seisean leis,

"Ní rug mé greim ar aon láiṁ ariaṁ is bríoġṁaire ná do láṁ-sa ⁊ taḃair an t-ór sin a ḃaile leat go hÉire ⁊ mo ḃeannaċt-sa i n-a ċeann."

D'ḟág an gaisgiḋeaċ a hoċt gcéad beannaċt ag an rí ⁊ ag a ḃunaḋ go hiomlán.

## CAILṪÍM.

Ṫug sé toiseaċ an ḃáid ar muir ⁊ a ḋeireaḋ ar an tír, gur árduiġ sé suas a ċuid bocóideaċaiḋe bacóideaċaiḋe, seólta beaga, seólta móra, ċoṁ fada, ċoṁ-aerḋa (ċoṁ-ġéara) faoi ḃarra' na gcrann, go raiḃ leis stiúraḋ ḋá r'éag, iomraṁ ḋá ċéad. Ḃí leis trian siuḃail ḋá dtrian seóil gur ṫreaḃ sé an ḟairrge folcanta, falcanta; an ḟairrge, glas roiṁe, dearg na ḋiaiḋ, ag cur cuḃair ḃáin i n-íoċtar ⁊ cloċa mór i n-uaċtar le teann siuḃail ⁊ seóil, ⁊ ag caiṫeaḋ na míolta mór go bárr na dtonn gur ḃuail tráiġ ⁊ cladaċ Éireann glaise na treaṁair-Ṁuire, gur ċuir sé isteaċ an bád naoi n-acra, naoi n-iomaire gan bara ná taca gur ṫuirling sé ar an talaṁ glas.

"Annsaċt mo ċroiḋe ṫú!" ars an gaisgiḋeaċ bríoġṁar le gruaiḋ-ḋearg, "is liom-sa anois ṫú ⁊ is cruaiḋ a ḟaoṫruiġ mé ṫú."

Ċuir sé a láṁ in a hascall ⁊ ṡiuḃail siad gualainn ar ġualainn go dtáinig siad go tiġ a aṫar. Nuair ṡiuḃail an lánaṁain isteaċ ḃí fearaḋ na fáilte rómpa ⁊ d'ḟiafruiġ siad de'n ġaisgiḋeaċ bríoġṁar cá raiḃ an gaisgiḋeaċ lúṫṁar. D'innis sé dóḃta an ḃail a d'ḟág sé air. Go raiḃ sé 'na árd-rí ar ṫír na Loċlann, ⁊ go raiḃ sé pósta ag inġin an ġíománaiġ ṁóir do ċuir é féin ⁊ an gaisgiḋeaċ lúṫṁar faoi ġeasaiḃ bliaḋain do'n taca seo.

* fanncaḋ = a bend or move, a budge.

Ḃí bród mór orṫu faoi an nuaiḋeaċt seo, d'innis sé dóḃta i dtaoḃ an ġaisgiḋiġ lúṫṁair, aċt ḃí caṫuġaḋ na ḋiaiḋ aca adóláiṁ.* D'innis sé dóḃta gaċ uile ċaṫ, géiḃ-eann ⁊ gáḃaḋ dá raiḃ sé ann, ó d'imṫiġ sé go dtáinig sé ar ais, ⁊ ar seisean le na ṁáṫair ṁóir, "Smior láidir in do ċnáṁ! 'Is í do ċreamair-Ṁúire-se ṫug slán mise ar 'ċ uile ċaṫ dá raiḃ mé ann.

Ṗós sé Gruaiḋ-ḋearg annsin, ⁊ ċuir sé goirm sgoile amaċ ⁊ ṫug sé cuireaḋ do ḃoċt ⁊ do noċt seaċt míle timċeall air. Ċruinniġ siad uilig i gceann a ċéile. Ṁair an ḃainis seaċt n-oiḋċe ⁊ seaċt lá. D'iṫ ⁊ d'ól siad go raiḃ siad ċoṁ subaċ sáṫaċ ⁊ beaḋ siad Oiḋċe Nodlag. Scap siad ó ċéile ar an t-oċtṁaḋ lá. Ċuaiḋ mise an aiṫ-ġiorra. Ċuaiḋ luċt na bainse an bóṫar. Ṫáinig mise 'un dtír leis an sgéal gearr seo innsint, ⁊ ċuaiḋ siad-san amaċ ar an gcróṫar.

FEAR GAN AINM.

---

Special Prize Story. By "Fear ó Ḋúnċaoin."

---

## SGÉAL NA MNÁ A ĊUAIḊ GO hIFREANN.

Do ḃí baintreaḃaċ ann fad ó, agus má ḃí is minic a ḃí ⁊ beiḋ go deó. Do ḃí gearra-ċailín d'ingín aici, agus níor ṗós an ṁáṫair in aon ċor t'réis a fir a ċailleaṁaint. Do ḃí sí a' bailiuġaḋ, ⁊ a soláṫar do'n ingín, ⁊ ċuir sí ar scoil í nuair a ḃí sí oireaṁnaċ ċuige. Ḃíoḋ sí a' bailiuġaḋ uḃ ⁊ a' tuilleaṁ a páiḋ lae nuair a ḋ'fáġaḋ sí é, ⁊ í 'á coṫuġaḋ féin ⁊ a hingíne, ar an sliġe sin 'riaṁ ⁊ coiḋċe gur éiriġ sí suas na cailín ḃreáġ ṗearsanta. Ḃaḋ ṁaiṫ léna máṫair annsoin críoċ a ċur uirri agus í ḋ'fáġáil pósta.

Do ḃí buaċaill óg na haice gur ḃ'ainm do "mac Ṁicí na Muc," agus do ḃí árd-ṁeas ag máṫair na mná óige air, agus gur ḃuaċaill an-ṁacánta é. D'fiafruiġ sí ḋo'n ingín an mbeaḋ sí sásta leis mar ċéile, agus duḃairt sí go mbeaḋ sí féin sásta le pé duine baḋ ṁaiṫ lena máṫair. "Raċad-sa ċuige anois," ars an ṁáṫair, "agus beiḋ a fios agam an ḃfuil sé sásta leat mar ṁnaoi."

* adóláiṁ = always.

D'imṫiġ sí airri, agus do ċuaiḋ sí go dtí tiġ Ṁicí na Muc. Do ċuir Micí míle fáilte roímpi, ⁊ d'ḟiafruiġ sé ḋi cad a ṫug í. Duḃairt sí leis go raiḃ cailín óg d'ingín aici, agus go raiḃ sinntiur beag airgid aici, agus gur ṫoileadar araon ar ċleaṁnas do ḋéanaṁ lena ṁac-san má ḃeaḋ siad sásta leis as ḃéal a ċéile. "N'ḟeadar-sa aon níḋ i gceart," arsa Micí, "ó nuair ná fuil an fear óg istiġ." Níor ḃ'ḟada 'na ḋiaiḋ sin gur ṫáinic an fear óg isteaċ, agus do ṫarraing sí ċuige an cleaṁnas. Do ḃí sé lán-ṡásta leis, ⁊ do ṫoiliġeadar as ḃéal a ċéile, ⁊ ḋeineadar an cleaṁnas, agus pósaḋ an lánaṁa óg.

T'réis an ṗósta, ċuaiḋ sí féin ⁊ a máṫair ċum coṁnuiġṫe ar fad go dtí tiġ an ḟir óig, agus ní raḃadar pósta aċt dá lá nuair aduḃairt sé lena ṁnaoi go gcaiṫfeaḋ sí a máṫair a ḋíbirt as a' dtiġ mar nár ḃeil leis féin a ḃeiṫ 'á beaṫuġaḋ-san, agus gan a ḃeiṫ a' beaṫuġaḋ a máṫar!!!

"Ní ar an inntin sin do ṫángas-sa ċuġat," ars an ḃean leis, "aċt sé-n mar ṫuit mo ṁáṫair liomsa ⁊ ṫóg sí mé, tuitfeaḋ-sa lém' ṁáṫair anois go dtí deireaḋ a saoġail." "Ní mar sin a ḃeiḋ," ars an fear, "agus caiṫfir í ḋíbirt uait." "Má seaḋ," ar sise, "taḃair spás dom go sníoṁaiḋ mé seaċt bpúint olna a ċuirfiḋ gúna ⁊ cóta airri." "Ġeoḃaiḋ tú an méid sin aimsire ⁊ is suarać an aga é," ars an fear.

D'imṫiġ sí airri annsoin, agus do ċeannuiġ sí na seaċt bpúint olna agus túirne agus cárdaiġe agus smeara, agus ṫug sí léiṫe aḃaile go dtí na tiġ iad. D'ḟáisg sí annsoin ċum na holna do ċárdáil, agus do ḃí sí 'á sníoṁ agus 'á cárdáil, aċt ní raiḃ a ḃeag ná a ṁór do ḋeaḃaḋ airri, agus ċaiṫ sí bliaḋain fada ḋíreaċ leis gaċ aon ṗúnt do'n olainn (d'ḟonn is go mbeaḋ an ṁáṫair tamall 'sa mbreis na teannta), agus do ḃíodar go léir sníomṫa aici i gceann seaċt mbliaḋan.

"Go deiṁin," ars an fear, "is miṫid duit é ḃeiṫ déanta agat." "Ní ċaillfinn-se an aimsir go léir leis," ar sise, "aċt d'ḟonn mo ṁáṫair a ċoimeád am' ṫeannta tamall 'sa mbreis, agus ní ḃeiḋ sí roṁat in ao' ċor nuair a ṫiocfair tráṫnóna," ars an ḃean leis. D'imṫiġ sé air annsoin ó'n dtiġ ag déanaṁ a ġnóṫa, agus nuair a fuair an ḃean imṫiġṫe ó'n dtiġ é, d'imṫiġ sí airri, ⁊ ċuaiḋ sí 'n ċéartċan

go dtí gaba, ⁊ duḃairt sí leis biorán a ḋéanaṁ ḋi. Do ḋein an gaba an biorán oireaṁnaċ di (fé-n mar ṫug sí órduġaḋ ḋó), agus do ṫánaic sí agus ṫug sí léiṫe bairlín, agus do ċuir sí an biorán inti amuiġ ar a brollaċ, agus do ḃuail sí ċúiċi a máṫair ṫiar ar a druim.

D'imṫiġ sí airri annsoin a' siuḃal roímpi ó ḃaile go baile, agus ó ṫiġ go tiġ, agus d'ḟág sí an fear agus a ṫiġ na diaiḋ. Ḃí sí ag imṫeaċt annsoin, ⁊ do casaḋ í ċum tiġe ṁóir, agus d'iarr sí déirc i mbéal an dorais. Duḃairt bean a' tiġe léiṫe gur ṁór an náire ḋo'n a leiṫéid do ṁnaoi óig láidir, i dtosaċ a saoġail 's a sláinte, a ḃeiṫ a' bailiuġaḋ a déirce ó ṫiġ go tiġ.

“Cad a ḋéanfaḋ mo ṁáṫair?” ars an ḃean óg. “Ḃaḋ ḋóiġ liomsa,” arsa bean a' tiġe, “go m' ḟearr duit go mór an méid a ṫuillfeá do ċaiṫeaṁ léd' ṁáṫair ná ḃeiṫ a' siuḃal mar sin.” “Dá ḃfaġainn-se duine do ṫógfaḋ mé,” ars an ḃean óg, “do ḋéanfainn é sin.” “Do ṫeastóċaḋ do leiṫéid uaim-se go maiṫ,” arsa bean a tiġe. “Cad iarrfá orm go ceann bliaḋna?” “Ċúig ṗúint,” ars an ḃean óg. “Ġeoḃair an méid sin uaim go ceann bliaḋna,” arsa bean a tiġe.

Do sgaoil sí annsoin a máṫair anuas dá druim, ⁊ d'ḟáisg sí ċum a gnóṫa a ḋéanaṁ ar fuaid a' tiġe, ⁊ b'í an taca ċum é 'ḋéanaṁ í. Tamall 'na ḋiaiḋ sin do ṫug sí fé ndeara tiġ breáġ mór a ḃí páirc ó'n dtiġ, agus ní ḟeiceaḋ sí aon'ne ag dul ann ná ag teaċt as. D'ḟiafruiġ sí annsoin lá d'ḟear a' tiġe cad é an bun a ḃí leis ná feiceann sí aon duine a' dul ċum a' tiġe sin ná teaċt as. “Tiġ é sin,” ars an máiġistir léiṫe, “go mbíonn daoine a' dul ar a bráḋ dá ḟaire' stoiḋċe, agus an mbeaḋ aon ṁisneaċ agat-sa ċum dul ann anoċt?” “Do raċainn,” ar sise, “dá ḃfuiġeaḋ mo ṁáṫair aire go lá.” “Ġeobaiḋ,” ars an máiġistir, “ná bíoḋ aon eagla ort. Cad iarrfaiḋ tú orm-sa go lá ar dul ann?” “Iarrafiḋ mé fiċe púnt,” ar sise. “Taḃrad-sa é sin duit,” ars an máiġistir.

Nuair a ċuaiḋ an lá ċum déiġeanaiġe d'iarr sí móin ⁊ teine ⁊ solas i gcoṁair na hoiḋċe, ⁊ do fuair sí iad. Do ṫug an máiġistir eoċair an tiġe ḋi mar an gcéadna, agus d'imṫiġ sí airri, agus do ḃain sí an glas do'n dtiġ, agus ċuaiḋ sí isteaċ, agus d'ḟaduiġ sí síos teine ḃreáġ ḟairsing.

Ṫánaic sí annsoin, agus do scuab sí gaċ aon órlaċ do'n dtiġ. Nuair a ḃí soin déanta aici, do ṫarraing sí ċúiċi a leaḃar cois na teineaḋ, agus ḃí sí á' léiġeaṁ.

Níor ḃ' ḟada ḋí gur ḃuail bean ċúiċi an t-úrlár aníos, bó roímpi amaċ, buarac i láiṁ léiṫe, agus galún 'sa láiṁ eile. "Éiriġ, agus crúiḋ an bó soin," ars an ḃean, "agus nuair a ḃeiḋ sí crúiḋte agat, ól trí deoċa do ṫosaċ a cuid bainne, agus niġ do láṁa agus t'aġaiḋ ins a' ċuid eile ḋe, agus caiṫ annsoin i gcoinne na gaoiṫe é." Do ḋein sí mar sin fé-n mar duḃairt an ḃean léiṫe, agus do ṡuiḋ sí cois na teineaḋ arís, agus do ṫarraing sí ċúiċi a leaḃar.

Níor ḃ' ḟada ḃí sí 'á léiġeaṁ nuair a ṫánaic fear ċúiċi, agus do ṡuiḋ sé ós a coinne anonn ar a'dtaoḃ eile ḋo'n dteinnteán. Do ḃí trí hórlaiġe dos gaċ aon ribe féasóige air, agus ḃíoḋ sé d'iarraiḋ teaċt ċúiċi trasna na teineaḋ gaċ aon nóimint, agus gaċ aon ċuma ba ṁeasa agus ba ġránna aige 'á ċur ar féin ċum scannraiḋ a ċur airri 'riaṁ agus ċoiḋċe nó gur ġlaoḋ an coileaċ. Nuair a ġlaoḋ an coileaċ d'imṫiġ sé uaiṫe, agus n'ḟaca sí as soin amaċ é. D'ḟan sí annsoin go maidin, agus nuair a ṫáinic an lá do ġluais sí airri aḃaile go dtí na máiġistir.

Sé an ċéad ḃeannuġaḋ a ḋein sí fiafruġaḋ cionnus do ḃí a máṫair tréis na hoiḋċe. "Táim-se go maiṫ, a ġráḋ ġil," ars an ṁáṫair, "má táir-se go maiṫ." "Ó! táim, a ṁáṫair," ar sise. D'ḟáirs sí annsoin ċum a gnóṫa 'ḋéanaṁ ar fuaid a' tiġe, agus níor ċuir aon duine aon ċúntar airri. Ag déanaṁ siar ar aimsir ḋinnéir d'ḟiafruiġ an máiġistir ḋi an raċaḋ sí anoċt a' faire an tiġe. Duḃairt sí leis go raċaḋ dá ḃfuiġeaḋ a máṫair an faire fuair sí aréir. Duḃairt an máiġistir léiṫe go ḃfuiġeaḋ. "Cad iarrfaiḋ tú anoċt orm?" ar seisean. "Dá ḟiċid púnt," ar sise. "Ġeoḃair," ars an máiġistir.

D'imṫiġ sí airri annsoin an dara hoiḋċe, ⁊ d'ḟaduiġ sí síos teine ḃreáġ ḋearg, agus scuab sí síos an tiġ ó ṫaoḃ go taoḃ, agus nuair a ḃí sin déanta aici do ṡuiḋ sí cois na teineaḋ agus do ṫarraing sí ċúiċi a leaḃar agus d'ḟáirs sí ar a ḃeiṫ 'á léiġeaṁ.

Níor ḃ' ḟada ḋí gur ḃuail an ḃean ċúiċi an t-úrlár aníos, bó roímpi amaċ, buarac i láiṁ léiṫe, agus galún 'sa láiṁ eile. "Éiriġ aṫ' ṡuiḋe, agus crúiḋ an bó soin," ar sise,

"Agus nuair a ḃeiḋ sí crúiḋte agat, ól trí deoċa do ṫoraċ a cod' bainne, agus niġ do láṁa ⁊ t'aġaiḋ ins a' ċuid eile ḋe, agus caiṫ annsoin i gcoinne na gaoiṫe é." Do ḋein sí gaċ aon niḋ fé-n mar duḃairt an ḃean léiṫe, agus ṡuiḋ sí síos cois na teineaḋ, agus ṫarraing sí ċúiċi a leaḃar, agus ċrom sí ar a ḃeiṫ 'á léiġeaṁ, ċum na hoiḋċe a ġiorruġaḋ ċoṁ maiṫ is dob' ḟéidir léiṫe.

Ní fada ḃí sí a' léiġeaṁ nuair a ḃuail an fear ċúiċi an t-úrlár aníos, agus do ṡuiḋ sé ar a haġaiḋ amaċ, ar an dtaoḃ eile ḋo'n dteiniḋ, agus ba ṁeasa do ḋúbailt an cloḋ agus an ċuma ġránna ḃí air ná ḃí aréir roiṁe sin. Do leaṫuiġ sé a ḃéal siar go dtí n-a ċluasa, agus do sguḋuiġ sé a ḟiacla ċum í d'iṫe beó beaṫuḋaċ. Níor ḃac sí ḋo, agus níor ċuir sí aon t-suim ann, agus níor leig sí airri go ḃfaca sí é nó gur ġlaoḋ an coileaċ. Annsoin do ḃailiġ sé leis an t-úrlár síos, agus n' ḟaca sí ar soin amaċ é, agus d'ḟan sí ann nó gur ṫáinic an lá airri. Nuair a ṫáinic an ṁaidin ċuaiḋ sí abaile go dtí na máiġistir.

Sé an ċéad ḃeannuġaḋ a ḋein sí fiafruġaḋ cionnas do ḃí a máṫair t'réis na hoiḋċe. "Ṫáim-se go maiṫ," ars an ṁáṫair, "má táir-se go maiṫ." "Táim, a ṁáṫair," ars an inġean. Do ṡáiḋ sí annsoin ċum a gnóṫa a ḋéanaṁ, agus nuair a ṫáinic an tráṫnóna d'ḟiafruiġ an máiġistir di an raċaḋ sí anoċt ag aoḋaireaċt an tiġe, agus duḃairt sí go raċaḋ, "má ġeoḃaiḋ mo ṁáṫair," ar sise aire fé-n mar fuair sí an dá oiḋċe roiṁe seo." "Ġeoḃaiḋ," ars an máiġistir, "cad iarrfaiḋ tú anoċt orm?" "Iarrfaiḋ mé trí fiċid púnt anoċt ort," ar sise. "Ġeoḃair iad-san," ars an máiġistir. Nuair a ḃí sé ag dul ċum déiġeanaiḋe d'imṫiġ sí airri, agus a cuid teineaḋ agus solais agus a leaḃar aici. Ċuaiḋ sí isteaċ, agus d'ḟaduiġ sí síos teine ḃreáġ, agus do ṡuiḋ sí síos cois na teineaḋ, agus ṫarraing sí ċúiċi a leaḃar, agus ċrom sí ar a ḃeiṫ 'á léiġeaṁ mar ċaiṫeaṁ aimsire ḋi féin, agus ċum ná braṫfaḋ sí an oiḋċe ag imṫeaċt ṫáirsti.

Ba ġearr 'na ḋiaiḋ sin gur ḃuail an ḃean ċúiċi an t-úrlár aníos, bó roimpi amaċ, buaraċ i láiṁ léiṫe, agus galún 'sa láiṁ eile. "Éiriġ i' t'ṡuiḋe," ar sise, "agus crúiḋ an ḃó soin, agus nuair a ḃeiḋ sí crúiḋte agat, ól trí deoċa do ṫoraċ a cuid bainne, agus niġ do láṁa agus t'aġaiḋ ins a' ċuid eile ḋe, agus caiṫ annsoin i gcoinne na

gaoiṫe é." Do ḋein sí gaċ níḋ fé-n mar duḃairt an ḃean léiṫe, agus do ṡuiḋ sí cois na teineaḋ arís, agus do ṫarraing sí ċúiċi a leaḃar.

"Ná bíoḋ aon eagla anoċt ort, mo ċailín maiṫ," ars an ḃean léiṫe, "Tá gárda maiṫ idir tú agus é." D'imṫig an ḃean ⁊ an ḃó annsoin uaiṫe, agus do ṡuiḋ sí arís cois na teineaḋ a' léiġeaṁ a' leaḃair. Níor ḃ' ḟada ḋi gur ṫáinic an fear ar a haġaiḋ amaċ, agus ṡuiḋ sé ins an áit ċéadna gur ṡuiḋ sé an dá oiḋċe roiṁe sin, agus pé cuma ġránna ḃí air an dá ċéad oiḋċe ba ṡeaċt-ṁeasa-ḋéag ná soin an cloḋ ḃí air an tríoṁaḋ hoiḋċe.

"'Seaḋ! íosaiḋ mé anoċt tú," ar seisean, leis an gcailín. "Deirim-se ná déanfair," ar sise. "Deirim-se go ndéanfad," ar seisean. "Deirim-se arís ná déanfair," ars an cailín, "mar tá gárda maiṫ idir mise agus tusa." "Tá," ars an fear, "ó aer go dtí an talaṁ, agus ní fuláir duitse go ḃfuil." "Lean ort!" ars an cailín, "cad a ḋeinis as a' sliġe go ḃfuileann tú ag teaċt annso ċugam le trí oiḋċe ad ṗéirt ġránna, agus cuma an diaḃail ort, d'iarraiḋ mé ḋ'iṫe beó beaṫuḋaċ?" "Dia do ḃeaṫa ad' ṡaoġal 'sad' ṡláinte," ars an fear, "is mó (iomda) fear ⁊ bean marḃ 'sa tiġ seo agamsa lé seaċt mbliaḋna' agus níor réitiġ aon 'ne aca mo ċeist ó ṡoin dom go dtí tusa, agus 'neósaiḋ mé ḋuit anois é."

"An ḃfeiceann tú an tiġ seo?" "Ċiḋim, gan doḃat," ars an cailín. "Do ṫáinic," ar seisean, "droċ-ḃliaḋain go raiḃ gorta agus ocras ins an áit seaċt mbliaḋna ó ṡoin. Ḃí mórán airgid 'ge m'aṫair-se, agus ċuir sé an teaċ seo 'á ṫógaint ċum páiḋ a ṫaḃairt do ḋaoiniḃ boċta ḃí timċeall air ann so. Mise an maor a ċuir sé ós cionn na ḃfear a ḃí a' déanaṁ na hoibre, ⁊ nuair a fuarar an t-airgead do ṫáinic dúil agam ann, ⁊ níor ḋíolas na fir i n-ao'ċor, ⁊ do cailleaḋ mórán aca leis an ocras.

"Ṫáinic an diaḃal annsoin, agus do ṫug sé beó beaṫuḋaċ amaċ as an saoġal so mé, agus táim anois le seaċt mbliaḋna' i n-ifreann. Do ṫángais-se annso ar do ṗáḋ ar feaḋ trí oiḋċe, agus do ġeall m'aṫair-se fiċe púnt duit an ċéad oiḋċe, dá ḟiċid púnt an dara hoiḋċe, agus trí fiċid púnt an tríoṁaḋ hoiḋċe, .i. anoċt. Ní'l a ḃfac ar m'aṫair-se é sin a ṫaḃairt duit. Nuair a ḃeiḋ sé 'd' ḋíol anois abair leis go maiṫfir é sin do aċt a leiṫéid seo ḋo

ṡeómra ṫabairt duit ins an tiġ seo ċum coḋalta ḋuit féin ann go ceann na bliaḋna. 'Sé an seómra é an ceann go mbínn-se a' codlaḋ ann, agus níor baineaḋ an glas de le seaċt mbliaḋna' ó cailleaḋ mise, aċt is dóċa ná beiḋ mo ṁáṫair toilteanaċ le é 'ṫabairt duit, aċt níl aon baoġal ná go bfuiġir óm' aṫair é." D'ḟan sé annsoin a' déanaṁ cuideaċta 'na foċair go maidin.

D'imtiġ sí annsoin ar maidin, agus ċuaiḋ sí go dtí na máiġistir, agus d'ḟiafruiġ sí cionnas do bí a máṫair t'réir na hoiḋċe, agus duḃairt an ṁáṫair léiṫe go raiḃ sí go maiṫ. "Seaḋ, a ṁáiġistir," ar sise, "díol mo ṫuarasdal liom anois. Do ġeallais domsa fiċe púnt an ċéad oiḋċe, dá ḟiċid púnt an dara hoiḋċe, agus trí ḟiċid púnt an trí-oṁaḋ hoiḋċe." Do ġeallas gan doḃat," ars an máiġistir, "agus ġeoḃair." "Anois," ar sise, "maitfead-sa an méid sin airgid duit, aċt an seómra áirriġṫe seo 'ṫabairt dom ċum coḋalta ḋom féin ann go ceann na bliaḋna." Nuair a ċualaiḋ bean a' tiġe a' lorg an tseómra soin í, do liúiġ sí ⁊ do béic sí, agus d'ḟiafruiġ sí cad mar ġeall air go bfuiġeaḋ sí an seómra soin nár baineaḋ an glas de le seaċt mbliaḋna' ó cailleaḋ a mac, agus go ndéanfaḋ aon tseómra eile ins a' tiġ an cailín aimsire ċoṁ maiṫ leis an seómra soin. "Ġeoḃaiḋ," ars an máiġistir, "tá an t-airgead an-ṁór." Do fuair sí an seómra annsoin, agus do ṫéiḋeaḋ sí ċum codalta ann gaċ aon oiḋċe t'réir a lae oibre. Níor ḃ' ḟada 'na ḋiaiḋ sin gur aiṫin an ṁáiġistreás uirri go raiḃ sí na mnaoi ṫruim, agus do líon sí do ḋearg-éad leis an gcailín mar do ṡaoil sí gur ḃ' é a fear féin ba ċiontaċ leis an droċ-ḃeart a ḃí déanta.

Do ḃí cailín aimsire eile ins a' tiġ, agus do ċuireaḋ an ṁáiġistreás obair an tiġe go léir, aċt fíor-ḃeagán, uirri seo, .i. cailín an t-seómra, mar ḃí sí lán d'éad léiṫe, agus ḃí sí d'iarraiḋ í 'ċur ċum báis lé hobair ċruaiḋ, agus do lean sí ar an sliġe sin léiṫe nó gur ḃuail breóiteaċt an leinḃ í. D'ḟan sí annsoin 'na seómra ar feaḋ dá lá, agus gan duine beó 'na foċair. Duḃairt an ṁáiġistreás leis an gcailín eile gur dóċa gur bunóċ a ḃí ag an méirdriġ úd 's a' ráḋ nár ṫáinic sí ċum a' tiġe le dá lá. "Imtiġ ort," ar sise leis an gcailín, "agus féaċ an mbraṫfá 'sa t-seómra í." D'imtiġ an cailín, agus do ċuaiḋ sí go dtí doras an t-seómra, agus d'ḟéaċ sí isteaċ trí ṗoll a' ġlais, agus do ċonnaic sí na suiḋe istiġ í, agus leanḃ aici na huċt, agus

an fear is breáġḋa ċonnaic sí riaṁ roiṁe sin na ṡuiḋe ar ṫaoḃ na leapṫa na teannta! Do riṫ an cailín tar nais go dtí na máiġistreás, agus duḃairt sí léiṫe go raiḃ sí ins a' t-seómra, agus leanḃ an-ḃreáġ aici na huċt, agus an fear is breáġḋa a ċonnaic sí 'riaṁ 'na dá súil na ṡuiḋe ar ṫaoḃ na leapṫa in aice léiṫe.

“Tá soin mar sin,” ars an ṁáiġistreás, “tá sí sin naoṁṫa, agus mise damanta, agus 'sé mo ṁac-sa tá na teannta 'sa t-seómra, agus doḃ' ḟuirse aiṫint domsa gur tuairisg éigin a ḃí óm' ṁac-sa aici i dtaoḃ an t-seómra lorg sí. Téiriġ ċúiċi anois, agus abair léiṫe go bfuil an ṁáiġistreás a' lorg ceada airri ċum baill úirlis atá 'ci do leigeant 'sa t-seómra go ceann seaċtṁaine, mar go bfuil an gárda ar a lorg, 7 dá mbeaḋ sé cursta 'sa t-seómra ná beaḋ aon dul aca air, 7 go mbeaḋ sí an-ḃuiḋeaċ di cead d'ḟaġáil uaiṫi.”

Ċuaiḋ an cailín ċúiċi annsoin, agus do lorg sí cead airri agus do fuair. Annsoin ṫáinic an ṁáiġistreás, agus ċuir sí brat tuiġe mór-dtimċeall airri féin, agus ṫug an cailín léiṫi í, agus do ḃuail sí na seasaṁ suas leis an mballa an tuiġe (do ḃí an tuiġe an úirlis mar do ṫeastuiġ ó'n máṫair a mac d'ḟeicsint gan ḟios do ins a' t-seómra).

Annsoin do ṫáinic an mac ar an dá uair ḋéag 'san oiḋċe go dtí an seómra, agus do ṡuiḋ sé ar ċnairte na leapṫa i dteannta na mná. Nuair a ċonnaic a ṁáṫair é amaċ ṫríd an dtuiġe d'aiṫin sí go maiṫ é, agus do stiac sí ḋi an tuiġe, agus do léim sí ċuige agus rug sí loma-ḃróg air.

“Á, a ṁáṫair!” ars an mac, “is gránna an teaċt é sin, nár ḟan uaim go ceann uaire a ċloig eile. Do ḃeinn-se agat annsoin ċoṁ maiṫ is ḃíos 'riaṁ ar an saoġal so. Caiṫfiḋ mé anois imṫeaċt uait arís agus dul go ceann seaċt mbliaḋan go hifreann.” “Ní raċair,” ars an ṁáṫair, “mar ná leigfead-sa ann tú.” “Ó! caiṫfir a leigeant, a ṁáṫair,” ars an mac. “Ní leigfead,” ar sise, “mar raċad-sa féin tar do ċeann ann.” “Mo ṫruaġ tú, a ṁáṫair,” ar seisean, “ní ḋéanfá an beart.” “Is mé féin a ḋéanfaiḋ,” ar sise.

D'imtiġ sí airri annsoin ċum ifrinn, agus ní fada ċuaiḋ sí nuair a ṫáinic sí tar nais, agus a raiḃ airri i n-áirde stollta, stracuiġṫe, scríobta, gearrta. Nuair a ċonnaic an mac

í duḃairt sé, "Ḃí a ḟios agam-sa go maiṫ, a ṁáṫair, ná déanfá an beart." "Mar a b'eaḋ," ars an t-aṫair. "sgaoil mise ċúċa, agus taḃrad-sa cuailleáil dóiḃ." D'imṫiġ sé air, agus dá ġiorraċt a ċuaiḋ an ṁáṫair is giorra 'ná soin a ċuaiḋ an t-aṫair, agus dá olcas an íde ḃí ar an máṫair ba ṡeaċt-ṁeasa-ḋéag ná soin an íde ḃí ar an aṫair, ḃí sé ċoṁ mór soin gearrṫa, laṫuiġṫe, stollta, straċuiġṫe.

Duḃairt máṫair an leinḃ annsoin, "Dá ḃfuiġeaḋ mo ṁáṫair-se aire do raċainn tar do ċeann ann." "Is agat-sa atá gnó ann," ars an mac. "Ġeoḃaiḋ," ars an duine aosta, "agus má cailltear í sar (sul) a dtiocfair aḃaile cuirfear aḃaile í go dtí na teampall dúṫċais féin, agus ċeiṫre capaill 'á tarrac (tarraingt)." D'éiriġ sí annsoin na seasaṁ, ⁊ ḃuail sí íoċtar a gúna ar a ceann. Do ċuir an mac láṁ na ṗóca, ⁊ ṫug sé ḋi fáinne.

"Anois," ar seisean léiṫe, "nuair a raċair go hifreann ná hiṫ aon ṗioc dá gcuid biḋ. Tiocfiḋ biaḋ ⁊ deoċ do ḋóiṫin ċuġat ag an ḃfáinne seo. An biaḋ a ċuirfiḋ siad ċuġat cuir é 'sa daḃaiġ a ḃeiḋ ar do láiṁ ḋeis nuair a raċir isteaċ go hifreann agus íosfiḋ Saoras é."

D'imṫiġ sí airri annsoin, agus nuair a ḃí sí a' déanaṁ ar ġeataiḋe ifrinn ní raiḃ aon anam istiġ ann ná raiḃ a' faġáil fuarṫan óna ṗiantaiḃ. Ċuaiḋ sí isteaċ annsoin, agus d'ḟáisg sí ar a gnó 'ḋéanaṁ, agus d'ḟan sí ann ar feaḋ seaċt mbliaḋan. Nuair a ḃí na seaċt mbliaḋna tuas annsoin duḃairt sí go raċaḋ sí aḃaile a' triall ar a máṫair.

"Mo ṫruaġ mór ṫú," arsa Liúsafar, "is fad ó' riaṁ a cailleaḋ do ṁáṫair-se, agus 'sí fuair an ċóir ġlan ḃáis agus í curṫa aḃaile 'na teampall dúṫċais, agus ċeiṫre cinn do ċapallaiḃ 'á tarrac. Fan agam anois," ar seisean, "go ceann seaċt mbliaḋan eile." Duḃairt sí go ḃfanfaḋ, agus d'ḟan sí ag obair fé-n mar ḃí sí roiṁe sin nó go raiḃ na seaċt mbliaḋna tugṫa aici ann. "'Seaḋ anois," ar sise, "tá ċeiṫre bliaḋna déag aimsire tugṫa agam duit, agus díol mo ṫuarastal seasta liom." "Ní ṫaḃrad-sa aon tuarastal duit," arsa Liúsafar, "aċt bíoḋ do ċuid biḋ agus oibre i gcoinne a ċéile. "Níor iṫeas-sa aon ṗioc dod' ċuid biḋ," ars an cailín. "Deirim-se gur iṫis," arsa Liúsafar. "O! bíoḋ a fiaḋainéaċt (fiaḋnaise) soin fé Ṡaoras," ars an cailín.

Do ġlaoḋaḋ ar Ṡaosar annsoin, agus duḃairt sé gur ḃ' é féin a ḋ'iṫeaḋ an biaḋ a cuirtí i gcoṁnuiḋe ċum an ċailín. "Cad tá uait mar sin," arsa Liúsafar. "Tá," ars an cailín, "an méid anamaċa d'ḟéadfaiḋ mé 'iomċar, a ṫaḃairt liom amaċ as so." "Ġeoḃair," arsa Liúsafar.

D'árduiġ sí íoċtar a gúna annsoin ar a ceann. Do ḋein sí fúta, ⁊ ṫug sí léiṫe an té is mó a ċonnaic sí i bpian, ⁊ ḃí sí 'á mbailiuġaḋ léiṫe nó go raiḃ an méid d'ḟéad sí 'iomċar aici. Nuair a ḃí a hualaċ aici do ġluais sí uirri ċum teaċt aḃaile, agus í an geata amaċ cé ḃeaḋ na coinne isteaċ ná mac Ṁicí na muc (.i. an fear a ḃí aici) agus é ag dul go hifreann.

"Naċ tú soin?" ar sise leis. "Is mé ċeana," ar seisean, "agus beir mise leat." "Tá sé ráiḋte riaṁ," ar sise, "gur ceart maiṫ a ḋéanaṁ i n-aġaiḋ an uilc." Rug sí air annsoin, agus ḃuail sí ċúiċi i n-áirde ar a gualainn é. Ḃí sí a' cur an ḃóṫair di annsoin, agus an t-ualaċ go trom uirri, agus i gceann tamaill do ḃuail duine uasal léiṫe. "Is trom an t-ualaċ atá ort a ḃean," ars an duine uasal. "Is trom," ar sise. "A' ndíolfá t'ualaċ, a ḃean ṁaiṫ," ar seisean. "Do ḋíolfainn," ar sise. "Cé hé ṫusa?" "Mise Naoṁ Seaġán," ar seisean. "Ní ḋíolfaiḋ mé leat-sa in ao' ċor iad," ar sise, "mar is fearr a ċeannuiġeas féin iad 'ná ṫusa."

D'imṫiġ sé uaiṫe annsoin, agus ḃí sí a' cur an ḃóṫair di lena hualaċ, agus níor ḃ' ḟada ḋi gur caraḋ an dara duine uasal uirri. "Á! a ḃean," ar seisean, "is trom é t'ualaċ. A' ndíolfá liomsa é?" "Do ḋíolfainn," ar sise, "cé hé ṫusa?" "Mise Naoṁ Míċeál," ar seisean. "Ní díolfead leatsa in ao' ċor iad," ar sise, "mar is fearr a ċeannuiġeas féin iad 'ná ṫusa."

D'imṫiġ sé uaiṫe annsoin, agus d'imṫiġ sise uirri a' cur an ḃóṫair di, agus níor ḃ' ḟada ḋi gur ṫárla an tríoṁaḋ duine uasal léiṫe. "Á! a ḃean," ar seisean, "is trom é t'ualaċ. A' ndíolfá liomsa iad?" "Do ḋíolfainn," ar sise, "cé hé ṫusa?" "Mise Rí an Doṁnaiġ," ar seisean. "Ó! díolfaiḋ mé leatsa iad," ar sise, "mar dá ḟeaḃas a ċeannuiġeas-sa iad is fearr 'ná soin a ċeannuiġis-se iad." Do sgaoil sí an snaiḋim annsoin dá gúna, agus leig sí amaċ ar an mbóṫar na hanamaċa go léir, agus d'imṫiġ gaċ aon ċeann aca 'na ċlúr ġléigeal go Flaiṫeaṁnas!

Do ġluais sí airri annsoin a' cur an ḃóṫair di, agus níor ḃ' ḟada ḋi gur ḃuail fear siuḃail léiṫe, agus a ṁála ṫiar air. Do ḃeannuiġeadar féin dá ċéile, agus d'ḟiafruiġ sí ḋe an fada a raċaḋ sé i gcoṁair na hoiḋċe. Duḃairt sé léiṫe go raiḃ fear ins an áit a ḃí na ḃaintreaḃaiġ le ċeiṫre bliaḋna' déag, agus go raiḃ sé a' pósaḋ an oiḋċe sin, agus go raiḃ sé féin ċum dul ann. "Beaḋ-sa i n-éinḟeaċt leat," ar sise.

Do ċuadar go dtí an tiġ annsoin le cois a ċéile. Do ḃí an tráṫnóna déiḋeanaċ aca, agus nuair a ṫángadar go dtí doras a' tiġe do ḃí an dóirseóir rómpa agus ní leigfeaḋ sé isteaċ iad. "Ná dein," ars an cailín, "agus sgaoil isteaċ sinn. Ní braṫfar a gcaiṫeam-na do ḃiaḋ insa tiġ seo anoċt, agus ní ḃfuiġir-se aon ṁilleán i dtaoḃ sinn-ne 'leigant isteaċ."

D'ḟosgail an dóirseóir an doras annsoin dóiḃ, agus do sgaoil sé isteaċ iad. Nuair a ċuaiḋ an cailín isteaċ, do ṡuiḋ sí lé hais an ḃalla ar a dtaoḃ istiġ do ḋoras. Dimṫiġ an fear siuḃail isteaċ annsoin, agus do ṡuiḋ sé ar ṡuiḋeaċán imeasg na ḃfear. Do ḃí pórta ⁊ beirḃiġṫe ann agus mórán daoine bailiġṫe ann ar an bpósaḋ.

Do ḃí an leanḃ a ḋ'ḟág sí na diaiḋ na ḃunóiċ na ċ'ránaċ anois ag imṫeaċt do féin ar fuaid a' tiġe, agus do ġaḃ sé timċeall mar a 'raiḃ an cailín na suiḋe. D'aiṫin sí é go maiṫ, agus ḃí sé a' féaċaint airri ar feaḋ tamaill. "Tánn tú a' tógaint ceann díom-sa," ar sise leis an leanḃ, "a ḃreis ar aon duine eile dá ḃfuil timċeall orm." D'imṫiġ sé uaiṫe annsoin, agus níor ḃ' ḟada ḋo gur ṫáinic sé arís agus do ḋein sé an dálta céadna, a' ċur an dá ṡúil tríṫe

"Tá ana-ċeann agat," ar sise leis, "'á ṫógaint díom-sa a ḃreis ar aon'ne eile tá timċeall orm. Téiriġ anois go dtí ḋaid, agus abair leis go ḃfuil bean ḃoċt ṫíos ar taoḃ an dorais, agus go nduḃairt sí déirc do ṫaḃairt di, agus go ndéaraḋ sí paidir lé hanam do ṁam anoċt." Do ċuaiḋ an garsún go dtí n-a aṫair, agus d'innis sé ḋo gaċ aon niḋ duḃairt an ḃean ḃoċt leis. Do ṫug a aṫair do annsoin biaḋ agus deoċ ar ṁéis, agus do ṫug an garsún ċum na mná boiċte iad. Do ġlaoḋ sí annsoin ar an ḃfear siuḃail, agus do ṫáinic sé ċúiċi. D'iṫeadar agus d'óladar a ndóiṫin annsoin—iad araon, agus an méid nár ċaiṫeadar do roinn sise annsoin é ar a raiḃ do ḋaoiniḃ mór-dtimċeall

orra, aċt do ċoimeáḋ sí féin dá ḃolgam do'n deoċ ar ṫóin na méise.

Do rug sí annsoin ar an ḃfáinne ḃí ar a méir, agus do sgaoil sí síos ins a' ṁéis é, agus do ġlaoḋ sí annsoin ar an ngarsún, agus duḃairt sí leis an méid sin a ḃreiṫ leis anois go dtí na ḋaid. "Abair leis," ar sise, "an méid sin d'ól mar ṡláinte do ṁam, agus mar ċuiṁne míosa ar an oiḋċe anoċt."

D'imṫiġ an garsún annsoin, agus ċuaiḋ sé go dtí na aṫair leis an méis. "A ḋaid," ar seisean, "duḃairt an ḃean ḃoċt leat an méid sin d'ól mar ṡláinte mo ṁam, agus mar ċuiṁne míosa ar an oiḋċe anoċt." Rug sé annsoin ar a' méis, agus ċuir sé ar a ċeann í, agus d'ól sé an deoċ, agus do ċonnaic sé an fáinne tíos ar ṫóin na méise. D'aiṫin sé an fáinne go maiṫ. Do ġlaoḋ sé annsoin ar an ngarsún, agus duḃairt sé leis an ḃean a ṫug an t-árus do a ṫaisbeáint do. Do ġluais an c'ránaċ roimis amaċ, agus nuair a ṫáinic sé ós cionn na mná amaċ duḃairt sé lena aṫair gur ḃ' í sin a ṫug do é.

"Éiriġ id' ṡuiḋe anois, a ḃean ṁaiṫ," ar seisean leis an mnaoi, "tá gnó agamsa ḋíot." Ṫóg sé leis annsoin í, agus do ḃuail sé í isteaċ na ṡeómra. Do ṫug sé ċúiċi culaiḋ ḃreáġ éadaiġ annsoin, agus duḃairt sé léiṫe í sin a ċur airri suas gan ṁoill. Do ḃí an sagart 'sa tiġ ar feaḋ na hoiḋċe ċum an ṗósta do ḋéanaṁ. Do ġlaoḋ an buaċaill óg annsoin ar aṫair an ċailín óig. Do ṫáinic sé ċuige. "Anois," ar seisean, "gaċ a ḃfuil do ċostas déanta ins a' tiġ seo anoċt díolfad-sa as, agus beir-se leat abaile t'inġean agus ġeoḃaiḋ sí fear." Do ġlaoḋ sé annsoin ar an sagart, agus ṫáinic sé ċuige gan aon ṁoill. "Anois, a aṫair," ar seisean, "pós í seo liom-sa mar 'sí is fearr a ċeannuiġ mé." Do ṗós an sagart annsoin iad, agus d'imṫiġ an cailín óg eile agus a haṫair abaile, agus tá an lánaṁa óg i dteannta a céile go lán láidir ó ṡoin.

Sin é mo sgéal-sa, agus má tá bréag ann bíoḋ.

FEAR Ó ḊÚNĊAOIN.

Special Prize Story. By "Polláirí Séidte."*

# mac na baintreaḃaiġe agus na gruagaiġ

Ḃí baintreaḃaċ ann fad ó agus ní raiḃ aici aċt aon ṁac aṁáin a dtugaidís Mánas air. Duḃairt sé lé na ṁáṫair lá go n-imṫeóċaḋ sé roiṁe. Ḃí a ḟlioċt air, d'imṫiġ sé roiṁe, agus ḃí sé ag imṫeaċt agus a' síor-imṫeaċt go dtáinig sé 'uig cros-ḃóṫar, agus cé casfaiḋe leis ann sin aċt an Gruagaċ. Ḃeannuiġ siad dá ċéile.

"An imirṫe'á cluiċe cardaí?" arsa 'n Gruagaċ.

"Maise ní go leór cleaċtaḋ a ḃí agam ariaṁ orra aċt mar sin féin imirṫeóċaiḋ mé cluiċe leat," arsa Mánas.

D'imir siad cluiċe agus ġnó' Mánas.

"Cuir do ġeasa, a Ṁánais," arsa 'n Gruagaċ.

"Cuirim-se de ġeasa' ort," arsa Mánas, "an teaċ mór is breáġḋa atá lé faġáil ḃeiṫ i n-áit mo ḟean-ḃoṫáinín súiṫiġ sa mbaile roṁam."

Ḃí go maiṫ is ní raiḃ go holc. Ċuaiḋ sé aḃaile agus ḃí sin roiṁe. Lá ar na ḃárac ċuaiḋ sé arís 'uig a' gcros-ḃóṫar agus casaḋ an Gruagaċ ḋó arís ann, agus ḃeannuiġ siad dá ċéile.

"An imirṫe'á cluiċe cardaí, a Ṁánais?" arsa 'n Gruagaċ.

"Maise ní go leór cleaċtaḋ a ḃí agam ariaṁ orra, aċt mar sin féin imirṫeóċaiḋ mé cluiċe leat."

D'imir siad cluiċe eile agus ġnó' Mánas arís.

"Cuir do ġeasa, a Ṁánais," arsa 'n Gruagaċ.

"Cuirim-se de ġeasa' ort an sruṫáinín uisge atá ag tóin a' tiġe ṁóir ṁuillinn a ḃeiṫ a' mealt (ga)ċ uile ḟórt mine ann roṁam."

Ḃí go maiṫ. Ċuaiḋ sé aḃaile agus ḃí sin roiṁe. Lá ar na naoir(ṫ)e ċuaiḋ sé 'uig an gcros-ḃóṫar arís agus ḃí an Gruagaċ roiṁe.

"Tá tú ann sin," arsa 'n Gruagaċ.

"Táim," arsa Mánas.

* Narrator, John MacDermott, Carrowmore, Shrule, Tuam.

"An n-imirṫe'á cluiċe inniu?" arsa 'n Gruagaċ.

"Ní miste liom," arsa Mánas.

D'imir siad cluiċe agus ġnó' Mánas.

"Cé'rd é do ġeasa?" arsa 'n Gruagaċ.

"Cuirim-se de ġeasa' ort mo ḋíol de ḃean (mnaoi) a ṫabairt dom."

"Ġeoḃaiḋ tú sin," arsa 'n Gruagaċ, "nó is deacair ṫú ṡásaḋ."

Ṫug sé isteaċ sa seomra é, i n-áit a raiḃ ḋá ḃean déag coiṁdeaċ ann. Ḃí an gruag a ḃí orra ċoṁ ruaḋ lé sionnaċ agus a gcroiceann ċom geal le heala.

"Tóg do roġain, a Ṁánais," arsa 'n Gruagaċ.

"Ní'l mo roġain ann," arsa Mánas.

Ċuir sé isteaċ i seomra eile é, i n-áit a raiḃ ḋá ḃean déag coiṁdeaċ duḃ ann.

"Tóg do roġain, a Ṁánais."

"Ní'l mo roġain ann."

"Is deacair do ṡásaḋ," arsa 'n Gruagaċ.

Ṫug sé isteaċ i seomra eile é, i n-áit a raiḃ ḋá ċaillig déag liaṫ ann naċ raiḃ pósta ariaṁ.

"Tóg do roġain, a Ṁánais."

"Norra ḋíot, a Ġruagaiġ, dar ndóiġ ní ṗósfaḋ fear ar biṫ iad sin ḋá mbeaḋ sé gan aon ḃean (mnaoi) 'ḟaġáil go deó."

"Ní'l do ṡásaḋ agam," arsa 'n Gruagaċ.

Ċuaiḋ siad amaċ agus cé ḃeaḋ a' teaċt anuas an bóṫar aċt bean ḃreáġ óg agus canna uisge ar a cloigeann.

"Seo í anuas an ḃean a ḃéas agam-sa," arsa Mánas.

"Ḃeirim mo ḃeannaċt duit féin agus mo ṁallaċt do ḃéal do ṁúinte," arsa 'n Gruagaċ.

Ċuaiḋ sé féin agus ingean an Ġruagaiġ (mar 'sí a ḃí ann) aḃaile annsin. Pósaḋ lé sagart giuḃsaiġ agus minis-téar maide iad.

Ní raiḃ sórt asarlaiġeaċta ar biṫ ag an nGruagaċ naċ raiḃ ag a hingin. Lá ar na ḃáraċ d'éis a' pósta d'imṫiġ Mánas arís 'uig an gcros-ḃóṫar agus ḃí an Gruagaċ roiṁe.

"Cé'n ċaoi a' dtaiṫniġeann an margaḋ leat a Ṁánais?' arsa 'n Gruagaċ.

"Ó, taiṫniġeann go maiṫ," arsa Mánas.

"An imirṫe'á cluiċe indiu, a Ṁánais, agus cuirfimid sgaṫaṁ de'n lá tart."

"Deaṁan a ṁiste liom," arsa Mánas.

D'imir siad cluiċe agus ġnó' an Gruagaċ.

"Cuir do ġeasa a Ġruagaiġ," arsa Mánas.

"Cuirim-se de ġeasa' ort," arsa 'n Gruagaċ, "cloig-eann mo ḋearḃráṫar atá sa Doṁan Ṫoir a ṫabairt ċugam, a ġunna pláis agus a ċlaiḋeaṁ soluis."

"'Dtiuḃraiḋ tú spás dom go dtí i mbárac," ar seisean.

"Tiuḃrad 'd'uige naċ dtiuḃrainn?" arsa 'n Gruagaċ.

Ċuaiḋ Mánas aḃaile 'uig a ḃean agus 'uig a ṁáṫair.

"Cé'n sgéal agad indiu?" arsa a ḃean.

"Tá," adeir sé, "caiṫfiḋ mé dul i ḃfad ó ḃaile," arsa Mánas.

"Cé'n áit?"

"Tá," ar seisean, "cloigeann dearḃráṫar an Ġruagaiġ atá sa Doṁan Ṫoir a ṫabairt ċuige agus a ġunna pláis agus a ċlaiḋeaṁ soluis."

"Maiṫ go leór! anois nuair eireóċas tú ar maidin tá srian ar ċúl na gaiḃle agus tiuḃraiḋ tú leat é agus 'déaraiḋ tú leis an nGruagaċ naċ ḃféadfaiḋ tú dul ann mara (muna) dtiuḃraiḋ sé gléas marcaiḋeaċta ḋuit. 'Déaraiḋ sé leat go dtiuḃraiḋ agus 'd'uige naċ dtiuḃraiḋ. Tiuḃraiḋ sé isteaċ annsin i bpáirc ṫú a ḃfuil seaċt n-acra ann, agus í líonta lé caiple (capallaiḃ) de na capallaiḃ is breaċta (breáġḋa) ar leag fear súil ariaṁ orra, agus 'déaraiḋ sé leat do roġain a ṫabairt leat. Tarraingeóċaiḋ tú an srian seo agus bainfiḋ tú craṫaḋ as; agus ná tabair leat aon ċapall aċt an ceann a ṫiocfas ċugad agus a ċuirfeas a ċloigeann isteaċ ann."

Ḃí a ṡlioċt air, ċuaiḋ sé go dtí an Gruagaċ agus an srian aige. Ṫug an Gruagaċ leis é go dtí an áit a raiḃ na capaill. Ċraiṫ Mánas an srian aċt dá mbeaḋ sé ġá ċraṫaḋ ó ṡoin ní ṫiocfaḋ aon ċapall ċuige. Níl aon ṁaiṫ ḋom dá ċur i ḃfad sgéal. Ṫug an Gruagaċ isteaċ é i n-áit a raiḃ an oiread eile de ċapallaiḃ níos breáġḋa 'ná

sin aríst. Ċraiṫ Mánas an sriainín, agus dá mbeaḋ sé gá ċrataḋ ó ṡoin ní ṫiocfaḋ aon ċeann ċuige. Ṫug sé isteaċ i bpáirc eile é, i n-áit a raiḃ seaċt n-acra, agus í líonta le sean-ċapallaiḃ a ḃí leigṫe amaċ 'un féaraiġ aige. Ċraiṫ Mánas an sriainín aríst, agus ḃí sé sgaṫaṁ maiṫ nuair cér'd d'ḟeicfeaḋ a' bogaḋ agus a' snaṁaireaċt ċuige anall aċt an sean-ċapaillín ba ṁeasa ann agus ċuir sí (sé ?) a cloigeann isteaċ sa sriainín.

"O maise treadaḋ ort! is dóiġṫe dá mbeiḋṫeá ann níos measa gur tú ṫiocfaḋ ċugam."

Mar sin féin sgar sé a dá ċois uirri, agus as leó go bráṫ. Ċongḃóċaḋ siad suas leis an ngaoiṫ Márta a ḃí rómpa, agus ní ċongḃóċaḋ an ġaot Ṁárta a ḃí 'na ndiaiḋ suas leó. Ċaiṫfeaḋ siad cnoc agus fiċe de léim agus dá ġleann déag de ṫroslóig. Níor stop siad coiḋċe ná go deó go dtáinig siad isteaċ i bpáiḃeáil an Ġruagaiġ sa Doṁan Ṫoir. Ḃí an páiḃeáil ċoṁ árd is gur sgannruiġ sé Mánas. Mar sin nuair a ṫug an capaillín leigeann 'uig an bpáiḃeáil ṫarraing Mánas an srian cúntabaráilte. Arsa'n capaillín:—

"Má ḋéanann tú sin aríst fágfaiḋ mé ann seo leat tú agus raċaiḋ mé aḃaile."

Ṫug sí leigeann eile 'uige agus ġaḃ sí tairis ċoṁ sgufónta is raċaḋ éan, agus ṫáinig sí ċoṁ éadtrom taoḃ istiġ ar ríoċta an Ġruagaiġ is naċ mbrisfeaḋ sí uiḃeaċa faoi na cosaiḃ.

Ḃí go maiṫ is ní raiḃ go holc, ċuaiḋ sí de ṫrí cleas-an-troid isteaċ sa stábla agus duḃairt sí lé Mánas dul isteaċ agus criaṫar cruiṫneaċta a ṫaḃairt ċuici. Ġaḃ sé isteaċ. Níor ḟear aon duine ariaṁ roiṁe sin ar ríoċta an Ġruagaiġ nár ṁarḃuiġ sé. Ċuaiḋ Mánas isteaċ 'uig an bpálás nuair a ṫug sé an ċruiṫneaċt do'n ċapaillín. Ḃuail sé ag an doras mór, agus ṫáinig an Gruagaċ féin amaċ ċuige. Ní raiḃ fios aige cé'rd ḋéanfaḋ sé lé Mánas; ḃí sé lé na ċur de'n tsaoġal ar a' bpointe, aċt nuair a ċonnaic sé naċ raiḃ sgannraḋ ar biṫ air roiṁe duḃairt sé.

"Cér'd a ċas ann seo tú?"

"Cas rud naċ n-innseóċaid mé duitse," arsa Mánas.

"Trian lé fiannaiḋeaċt, is trian lé sgéalaiḋeaċt, is trian lé cleasaiḋeaċt, agus má ḟágaim-se amaċ tú bainfiḋ mé do ċeann is do ċoiṁéad beaṫaḋ ḋíot," arsa'n Gruagaċ

"Cé againn a raċas a' cleasaiḋeaċt i dtoiseaċ?" arsa Mánas.

"Toiseoċaiḋ tusa é agus críoċnóċaiḋ mise é," arsa 'n Gruagaċ.

Ḃí go maiṫ is ní raiḃ go holc. Ċuaiḋ Mánas amaċ 'uig an gcapaillín agus ṫug sé cruaṫas cruiṫneaċta ċuici. D'innis sé di go raiḃ cleasaiḋeaċt lé beiṫ ar siuḃal idir é féin agus an Gruagaċ.

"Cé agaiḃ a raċas a' cleasaiḋeaċt i dtoiseaċ?" ar sise.

"Mise," arsa Mánas, "indiu."

"Óra maise mara ndéanfaiḋ tú an rud adéaras mise leat, beiḋ tú críoċnuiġṫe!"

"Cér'd é sin?"

"Tá tinneas fiacal orm agus baḋ ċóir ḋuit an ḟiacail a ṫarraingt dom."

"Maise treadaḋ ort a ċapaillín ġránna! rud naċ ndeárna mé lé mo ṁáṫair ariaṁ ní ḋéanfaiḋ mé leat-sa é."

"Mara (muna) ndéanfaiḋ beiḋ aiṫṁéala ort creid mise ann."

"Tá sé ċoṁ maiṫ dom do ċoṁairle a ḋéanaṁ, measaim."

Ċuir sé suas a láṁ go dtarraingeóċaḋ sé an ḟiacail agus ḟluig sí suas in a béal é agus rinne sí fiacail de. D'imṫiġ leis an nGruagaċ agus níor ḟág sé áit ar fud na seaċt sroċta nár ċuartuiġ sé ar tóir Ṁánais. Nuair a ḃí an lá cliste air ċaiṫ an capaillín Mánas amaċ as a béal mar ḃí sé ariaṁ.

"Anois," ar sise leis, "maiseaċ (muna mbeaḋ) go ndeárna tú an rud aduḃairt mise leat naċ mbeiḋteá marḃ ag an nGruagaċ. Gaḃ isteaċ anois agus toisiġ a' magaḋ faoi agus abair go raiḃ tú ar ċúl an stábla."

Ċuaiḋ Mánas isteaċ 'uig an nGruaġaċ agus ṫoisiġ sé a' magaḋ faoi.

"Cé raiḃ tú ó ṁaiḋin?" arsa 'n Gruagaċ.

"O, maise 's minic a ċuaiḋ tú ṫarm ar feaḋ an lae agus ní ḟaca tú mé, ḃí mé ar ċúl an stábla ann sin amuiġ."

"O!" arsa 'n Gruagaċ, "ċuartuiġ mé gaċ uile áit aċt é sin."

Maidin lá ar na ḃárac ṫug Mánas amaċ criaṫar cruiṫneaċta 'uig an gcapaillín.

"Cé raċaiḋ tú indiu?" ar sise.

"Níl 'ḟios agam," ar seisean.

"Tá ribe liaṫ ar ḃun m' earbaill agus tarraing í."

"Maise, a ċapaillín ġránna caca! an rud naċ ndeárna mé lé mo ṁáṫair ariaṁ ní ḋéanfaiḋ mé leatsa é."

"Mara ndéanfaiḋ deirimse leat go mbeiḋ aiṫṁéala ort."

Mar sin féin ṫarraing sé an ribe agus rinne an capaillín ribe de. D'imṫiġ leis an nGruagaċ agus níor ḟág sé áit ar fud na seaċt ríoċta nár ċuartuiġ sé ó ḃun go bárr, agus nuair a ḃí an lá caite air ṫáinig sé aḃaile. Ċaiṫ an capaillín Mánas anuas ar a hearball, agus rinne sí é mar ḃí sé ariaṁ. Ċuaiḋ sé isteaċ, agus ṫoisiġ sé a' magaḋ faoi an nGruagaċ arís.

"Cé raiḃ tú ó ṁaidin indiu?"

"Ḃí mé ar ċúl an stáca amuiġ san ngarḋa. Cean naċ ḃfaca tú mé, an caoċ atá tú?"

"O! ċuartuiġ mé gaċ uile áit aċt é sin."

Lá ar na n-aoirse ċuaiḋ Mánas amaċ agus ṫug sé criaṫar cruiṫneaċta do'n ċapaillín arís.

"Tá cnap in mo sgórnaiġ agus ní ḟéadfainn an ċruiṫneaċt 'iṫe, baḋ ċóir ḋuit do láṁ a' ċur síar agus é 'ḃriseaḋ."

"Maise, a ċapaillín ġránna, caca, salaċ! ní raċaiḋ mise a' doċtúireaċt leatsa!"

"Mura ndéanfaiḋ tú an rud atá mé a ráḋ leat beiḋ aiṫṁéala ort."

"Treadaḋ ort ní'l aon ṁaiṫ a' caint leat!"

Ċuir sé síar a láṁ agus ṡluig sí síar in a bolg é ar fad. D'imṫiġ leis an nGruagaċ agus ċuartuiġ sé gaċ uile áit sa ríoċta síos agus suas, aċt dar ndóiġ ní raiḃ aon Ṁánas lé faġáil aige.

"Dar fiaḋ," ar seisean, "tá mé buailte mara ḃfuiġiḋ mé amaċ an baḃta seo é, an priompolláinín, pé ḃí cá ḃfuil sé!"

Lé faitċeas gur ḃ' ar an gcapaillín a ḃí an draoiḋeaċta ḃí a' cur Mánais i ḃfalaċ (folaċ) níor ḟág sé ribe fionnaiḋ ar a croiceann nár réab sé di. Ḃí sé clipte ar an nGruagaċ Mánas 'ḟaġáil an lá seo arís. Annsin ċaiṫ an capaillín Mánas aniar as a bolg arís.

"Gaḃ isteaċ anois," ar sise, "agus toisiġ a' magaḋ faoi an nGruagaċ arís, is fiafruiġ ḋe an ḃfaca sé sgata grabairí ag imirt ḃáire, agus gur ṫoisiġ duine aca a' déanaṁ réiḋteaċ eatorra agus a' glaoḋaċ air agus abair go mba tusa an fear sin."

Ċuaiḋ Mánas isteaċ, agus ṫoisiġ sé a' magaḋ i gceart an baḃta seo faoi an nGruagaċ.

"Arra cé'rd a ḃí tú a ḋéanaṁ ar feaḋ an lae a Ġruagaiġ!"

"Naċ cuma sin duit! Cé (cá) raiḃ tú ó ṁaidin?"

"Innseóċaiḋ mé sin duit. Cean naċ ḃfaca tú sgata grabairí ag imirt ḃaire?"

"Ċonnaic mé," arsa'n Gruagaċ.

"Cean naċ ḃfaċa tú an fear a ḃí a' déanaṁ reiḋteaċ eatorra, agus a' glaoḋaċ ort?"

"Ċonnaic mé."

"'S mise a ḃí ann sin d'oile.*"

Maiṫ go leór. Lá ar na ḃáraċ ba hé an ċéad lá é ag an nGruagaċ a' cleasaiḋeaċt. Ṫug Mánas cruaċas cruiṫneaċta 'uig an gcapaillín.

"Tá mé coṁ dona anois," ar seisean léi, "is ḃí mé ariaṁ?"

"Má ḋéanann tú an rud adéarfas mise leat ní ḃeiḋ tú mar sin, cé'rd tá ort a ḋéanaṁ indiu?"

Ó! tá an Gruagaċ imṫiġṫe agus níl a ḟios agam, beiṫse ná beó cá ḃfuil sé, caiṫfiḋ mé é 'ḟaġáil amaċ nó bainfiḋ sé an ceann agus an coiṁéad beaṫaḋ díom."

"Éirt liomsa anois. Teirig isteaċ 'uig an gcailín atá sa gcisteanaiġ, agus an fáinne atá ar a méar féaċ a' mbainfeá dí é, sin é an Gruagaċ."

* d'oile = well.

Ḃí a ṡlioċt air, ċuaiḋ sé isteaċ agus ṫoisiġ sé a' caint leis an gcailín. Nuair a ḃí sgaṫaṁ cainte déanta aige léi duḃairt sé:—

“Is deas an fáinne é sin ort, 'spáinn é go bféaċaiḋ mé uirri.”

“Ni ar Spáinn a ṫáinig sé,” ar sise, “aċt ní ḋeárna seisean aċt breiṫ uirri, agus ḃain sé an fáinne dí, agus ṡil sé é 'ċaṫaḋ isteaċ sa teiniḋ.

“Ad! ad!” arsa 'n Gruagaċ, “is mise atá ann.”

Ḃí an lá sin gnóḋuiġṫe ag Mánas ar an nGruagaċ. Lá ar na ḃáraċ ċuaiḋ sé amaċ agus ṫug sé criaṫar cruiṫneaċta do'n ċapaillín.

“Tá mé ċoṁ dona arís indiu is ḃí mé ariaṁ, tá sé imṫiġṫe agus ní'l 'ḟios agam cá bfuil sé,” arsa Mánas.

“Ní ḃeiḋ tú i bfaḋ mar sin. Teiriġ isteaċ 'uig an gcailín, agus cuir caint uirri, agus nuair a ḃéas sgaṫaṁ cainte déanta agat léi iarr amaċ a' siuḃal í sa ngarḋa. Feicfiḋ tú crann ann sin naċ bfuil air aċt aon uḃall aṁáin. Ḃain an t-uḃall sin, sin é an Gruagaċ. Tarraing amaċ do sgian annsin agus ḃí a' déanaṁ ḋá leiṫ ḋe leaṫ ḋuit ḟéin agus leaṫ do'n ċailín.”

Ċuaiḋ Mánas isteaċ agus ċuir sé bleid ċainte ar an gcailín, agus nuair a ḃí sé sgaṫaṁ a' caint léi d'iarr sé uirri teaċt amaċ a' siuḃal sa ngarḋa. Ċuaiḋ sí amaċ leis. Ḃí sé ḟéin agus í ḟéin a' siuḃal ṫart nó go bfaca sé crann naċ raiḃ air aċt aon uḃall aṁáin. D'eiriġ sé de ċleas-an-troid agus ḃuain sé an t-uḃall. Ṫarraing sé an sgian aníos as a ṗóca go ndéanfaḋ ḋá leiṫ ḋe—leaṫ ḋó ḟéin agus leaṫ do'n ċailín.

“Ad! ad!” arsa 'n Gruagaċ, “is mise atá ann!”

Ḃí lá na n-aoire gnóṫuiġ ag Mánas.

“Tá do ṗárdún tabarṫa agam duit anois,” arsa Mánas, “ruḋ naċ dtiuḃrṫá ḟéin doṁ-sa dá bfuiġeá amaċ mé. Má ḟágaim amaċ an tríoṁaḋ lá tú bainfiḋ mé do ċeann agus do ċoiṁéad beaṫaḋ ḋíot.”

Ḃí go maiṫ is ní raiḃ go holc, ar maidin an tríoṁaḋ lae ṫug Mánas criaṫar cruiṫneaċta 'uig an gcapaillín.

“Tá mé ċoṁ dona anois is ḃí mé ariaṁ,” ar seisean.

“Ní ḃeiḋ tú mar sin,” ar sise, “má ḋéanann tú an ruḋ atá mise a ráḋ leat.”

"Cé'rd é sin?"

"Tá," ar sise, "an stána atá istiġ ar ċúl an dorais ṁóir, raċaiḋ tú isteaċ 'uig an gcailín agus fiafróċaiḋ tú ḋí cá ḃfuil sé. Ní ḃeiḋ sí ḋá innseaċt duit, aċt tá luċ ṁór istiġ faoi an stána sin, agus sin é an Ġruagaċ. Raċaiḋ tú siar 'uig coḟra atá ṫiar i seomra atá ann agus ġeoḃaiḋ tú claiḋeaṁ ann ṫíos agus déaraiḋ tú leis an gcailín mara dtaisbeáinfiḋ sí an stána duit go raċaiḋ tú ḟéin ar a ṫóir."

Ċuaiḋ sé isteaċ agus d'ḟiafr sé ar an gcailín an stána a ṫaisbeáint dó. Ní raiḃ sí ġá ṫaisbeáint dó.

"Raċaiḋ mé ḟéin ar a ṫóir mar sin," ar seisean.

"Má ṫéiḋir beiḋ aiṫṁéala ort," ar sise.

Ċuaiḋ sé ar ṫóir an ċoḟra i dtoiseaċ, agus fuair sé an claiḋeaṁ istiġ ann, agus ṫug sé leis é. Ċuaiḋ sé ar ṫóir an stána annsin agus nuair a fuair sé amaċ é ar ċúl an dorais d'iompuiġ sé bun ar cionn é. Ḃí go maiṫ, cé'rd a riṫfeaḋ amaċ 'uige aċt luċ ṁór. Ṫarraing sé buille de'n ċlaiḋeaṁ uirri.

"Ad! ad!" arsa 'n Ġruagaċ, "mise atá ann."

"Is cuma liom dá mbeiḋṫeá ann faoi ċéad, ṫug mé do ḟáṫaċ spáis duit ċeana rud naċ dtiuḃrṫá-sa doṁ-sa."

Ṫarraing sé buille eile de'n ċlaiḋeaṁ air agus sguab an cloigeann de.

"Dá ḃfáġainn-se mé féin ar an gcolann céadna arís leaṫ na ḃfiann ní ḃainfeaḋ anuas mé."

"Sin faill naċ ḃfuiġe tú, 'sé do ċloigeann a ṫearduiġ uaim-se."

Ṫoisiġ an cloigeann a' léimniġ san urlár agus ḃuail Mánas buille eile air, agus annsin ḃuail sé an cloigeann faoi na ascall agus amaċ leis. Ḃí go maiḋ, ṫug sé an criaṫar cruiṫneaċta 'uig an gcapaillín arís. Nuair a ċonnaiċ sí an cloigeann duḃairt sí,

"Cé'rd é sin agad?"

"Tá cloigeann an Ġruagaiġ, cuid de'n rud a cuireaḋ na ċoinne mé. Tá mé maiṫ go leór anois, aċt ní'l a fios agam cé ḃfuiġe mé an ċuid eile aca."

"Cé'rd iad?" arsa'n capaillín.

"An gunna pláis agus an claiḋeaṁ soluis."

"Ná bíoḋ imniḋe ar biṫ ort ḟuta sin, má ḋéanann tú mo ċoṁairle-se ġeobaiḋ tú amaċ iad sin ḟreisin."

"Cé'n áit 'mear' tú?" arsa Mánas.

"Tá cárnán aoiliġ ann sin amuiġ, agus raċaiḋ tú amaċ agus toċlóċaiḋ tú ṫart é agus ġeobaiḋ tú láiġe. Tabair leat an láiġe sin, agus an leac atá amuiġ ar aġaiḋ an dorais ṁóir, leag an láiġe uirri, agus eireóċaiḋ sí uaiṫe ḟéin. Tá an gunna pláis agus an claiḋeaṁ soluis ṫíos faoi sin."

Amaċ lé Mánas, toċail sé an cárnán aoiliġ agus fuair sé an láiġe. Ċuaiḋ sé ṫart 'uig an doras mór, agus leag sé an láiġe ar an lic móir a ḃí annsin, d'eiriġ an leac ar a bpointe. Fuair sé an gunna pláis agus an claiḋeaṁ soluis fúiṫe ins an bpoll a ḃí ann ṫíos.

Nuair a ḃí siad sin aige ḃí Mánas riġméadaċ go maiṫ Amaċ leis 'uig an gcapaillín agus cloigeann an Ġruagaiġ, an gunna pláis agus an claiḋeaṁ soluis aige.

"Fuair tú iad," arsa'n capaillín.

"Fuaras agus ḃeirim mo ḃeaċt mbeannaċt duit-se, maireaċ (muna mbeaḋ) ṫú is fad ó ḃeiḋinn marḃ. Ḃeiḋeamuid ag dul abaile anois i mbáraċ agus bí réiḋ."

"Déanfaiḋ sin, beiḋ mise réiḋ ar maidin nuair a ṫiocfas tú amaċ."

Ar maidin ṫug sé a cruiṫneaċt di mar rinne sé gaċ uile ṁaidin. Nuair a ḃí an ċruiṫneaċt iṫte aici duḃairt sí:

"Anois a Ṁánais ná tarraing an srian gearr in mo ḃéal-sa go dtéiḋeamuid 'uig an nGruaġaċ eile. Teiriġ ar mo ḋruim anois."

Ċuaiḋ Mánas ar a druim agus cloigeann an Ġruagaiġ, gunna pláis agus claiḋeaṁ soluis aige faoi n' ascall. As go brat leó agus congḃóċaḋ siad suas leis an ngaoiṫ Márta a ḃí rómpa, agus ní ċongḃóċaḋ an ġaoṫ Ṁárta a ḃí na ndiaiḋ suas leó. Dá ṁine ġéire a raiḃ siad ag dul ann 's mine 'ná sin a ḃí siad a' teaċt as gur ṫuirling siad sa Doṁan Ṫiar 'uig an nGruagaċ eile.

"Anois," arsa'n capaillín, "teiriġ isteaċ 'uig an nGruagaċ agus nuair a ṫiocfas sé amaċ ċugad beiḋ sé ag iarraiḋ an claiḋeaṁ soluis 'ḟaġáil uait, aċt ar d' anam ná tabair dó é. 'Sé an ċéad rud i nÉirinn a ḋéanfaḋ sé

leis, an cloigeann a sguabaḋ ḋíot. Abair naċ dtiuḃraiḋ tú ḋó é aċt go ndéanfaiḋ tú an cleas céadna leis is rinne tú leis an nGruagaċ eile. Ionnsóċaiḋ sé annsin ċú agus féaċfaiḋ sé leis an ngunna pláis agus an claiḋeaṁ soluis a ḃaint díot. Ná leig leis iad, aċt sguab an cloigeann de ar a' bpointe leis an gclaiḋeaṁ soluis.

"Déanfaiḋ sin," arsa Mánas.

"Ċuaiḋ sé isteaċ, agus ṫáinig an Gruagaċ amaċ ċuige, ḃí iongnaṁ air é 'ḟeiceál ar ais arís.

"Céad fáilte roṁat abaile, a Ṁánais! Ḃfuil siaḋ sin agad?"

"Tá," arsa Mánas, a' caṫaḋ isteaċ cloiginn an Ġruagaiġ eile aige, "sin cuid aca ċugad!"

"Taḃair ḋom an claiḋeaṁ soluis," arsa'n Gruagaċ agus fearg in a ṡúiliḃ.

"Na! maise naċ siḃialta tú! 'Mear', tú naċ fearr a ċeannuiġ mé féin é 'ná tusa? 's mé ċuaiḋ na ċoinne."

"'S cuma sin," arsa'n Gruagaċ, "caiṫfiḋ tú iad a ṫaḃairt dom-sa, nó do ċeann agus do ċoiṁéad beaṫaḋ a ḃaint díot!"

"Má's é sin é," arsa Mánas, "déanfaiḋ mé an cleas céadna leat is rinne mé lé do ḋearḃráṫair. Aire ḋuit!"

Ní raiḃ an focal as a ḃéal nuair a d'ionnsuiġ an Gruagaċ é, aċt ḃain Mánas aon ċasaḋ aṁáin as an gclaiḋeaṁ soluis, agus sguaḃ sé an cloigeann de, agus nuair a ṫuit sé ar a' talaṁ rinne sé ḋá leiṫ ḋe. Ar a' bpointe is a ḃí sin déanta aige leaġ gaċ 's a raiḃ ag an nGruagaċ 'na ġlaoiḋ ġlas. Maiṫ go leór, ḃí an dá Ġruagaċ marḃ annsin ag Mánas, dar leis féin. Amaċ leis 'uig an gcapaillín annsin.

"Cé'n ċaoi ar eiriġ leat a Ṁánais?" ar sise.

"Tá na Gruagaiġ marḃ agam," arsa Mánas, "dá ṁéid é a gcuid asarlaiḋeaċta, aċt ḃiḋim buiḋeaċ leat-sa."

"'S ait tú," arsa 'n capaillín, "ní ḃeiḋ aon lá boċt ort lé do ló ċoṁ fad is ḃeaṫóċas tú mise."

'S maiṫ a ḋíol tú beaṫuġaḋ, aċt anois tá sé ċom maiṫ ḋom cuairt a ṫaḃairt ar mo ḃean (mnaoi) is mo ṁáṫair. Ḃí réiḋ ar maidin.

"Déanfaiḋ sin. Tá mise réiḋ i gcoṁnuiḋe."

Amaċ lé Mánas ar maidin, agus ṫug sé criaṫar cruiṫneaċta do'n ċapaillín. Nuair a ḃí sí réiḋ sgar sé a dá ċois uirri, agus as go bráṫ léi go dtáinig sí 'uig caisleán Ṁanais. Ċuir sé isteaċ í sa stábla agus ċuaiḋ sé agus buail sé ag an doras. Ṫáinig a bean amaċ ċuige agus ċuir sí fáilte roiṁe.

"Céad fáilte roṁat abaile a Ṁanais, cé'n ċaoi ar éiriġ an t-aistear leat?"

"Go maiṫ, tá deire agam ċoṁfad is ṁairfeas mé, tá na Gruagaiġ marḃ agam."

"Má tá ní ḃeiḋ aon lá boċt ort lé do ló."

Ḃí go maiṫ is ní raiḃ go holc. Ḃí Mánas a' déanaṁ go maiṫ annsin sa saoġal, agus an sean-ċapaillín aige, agus an muilleann a' meilt gaċ uile ṡórt mine, agus é ḟéin 's a bean 's a ṁáṫair na gcoṁnuiḋe sa gcaisleán. Ċeannuiġ sé cóiste agus ṫéiḋeaḋ an triúr aca amaċ ann gaċ uile lá. Aċt ḃí sin maiṫ go leór gur ṫoisiġ na daoine a' magaḋ faoi an sean-ċapaillín a ḃí aige. Lá aṁáin annsin duḃairt sé lé na ṁnaoi.

"Tá na daoine a' magaḋ fúm faoi an sean-ċapaillín sin, aċt ní ḃeiḋ siad mar sin níos fuide, díolfaiḋ mé í an ċéad aonaċ a ṫiocfas mara ḃfáġainn uirri aċt luaċ an óil."

"Má díolann tú í." arsa a bean ní ḃeiḋ aon lá de'n áḋ ort ċoṁfad is ṁairfeas tú, beiḋ na Gruagaiġ beó arís agus leáġfaiḋ gaċ 's a ḃfuil agad.'

"Is cuma liom," arsa Mánas.

An ċéad aonaċ a ṫáinig d'árduiġ sé leis an capaillín aċt ní ḃfuair sé fear fiafruiġ uirri ann go raiḃ sé ag dul amaċ bearna an ċurtuim tráṫnóna nuair a ḃí an t-aonaċ sgapṫa agus é ag dul a ḃaile ḋó ḟéin. Ṫáinig sean-ḟearaín suas leis agus duḃairt sé,

"Cé ṁéad atá tú a ṫóraiḋeaċt ar an gcapaillín?"

"Beagán éadála, dá ḃfáġainn luaċ an óil uirri díolfainn í."

"Tiuḃraiḋ mise sin duit," ar seisean.

Ḋíol sé leis í, agus d'ḟill sé isteaċ arís ar an aonaċ, agus d' ól sé a luaċ istiġ i gcábán. Ḃí sé dalta ar meisge, agus gaċ aon taoḃ de'n ḃóṫar tógṫa suas aige ag dul abaile. Nuair a d'éiriġ sé ar maidin ní raiḃ ruainne roiṁe, cóirte, cúirte, muilleann, ná bean, aċt an sean-ḃoṫáinín súiteaċ agus a ṁáṫair sa gclúid, mar ḃí an ċéad lá ariaṁ.

“Dona go leór,” ar seisean, “aċt ní ḟanfaiḋ mise ann seo, imṫeóċaiḋ mé roṁam arís,” ar seisean lena ṁáṫair, “mar d'imṫiġ mé an ċéad lá ariaṁ nuair a ċuaiḋ mé ag imirt na cardaí leis an nGruagaċ.”

“Ó maise nuair a d'imṫiġ tú ċeana ċuir an Gruagaċ a ḃail ḟéin ort fan sa mbaile agus bíoḋ ciall agad.”

“Ḋeaṁan a ṁiste liom,” ar seisean.

D'imṫiġ sé i mbéal a ċinn roiṁe, agus d'ḟág a ṡean-ṁáṫair ḃoċt sa mboṫán súiteaċ na ḋiaiḋ. Ḃí sé ag imṫeaċt agus a síor-imṫeaċt go raiḃ an oiḋċe a' baint an lae ḋe agus cé'rd d'ḟeiċfeaḋ sé a' troid istiġ de ḃalla aċt seaḃac, madaḋ uisge, agus cú. Dar leis féin go mbaḋ ċeart dó eóir agus ceart a ḋéanaṁ eatorra. Ċuaiḋ sé isteaċ agus rinne sé trí leiṫ de ṡean-ċaora a ḃí caillte ar ċois an ḃalla. Ṫug se trian do ṡeaḃaċ na haille ruaire, trian do ṁadaḋ uisge an annaiġ ṁóir, agus trian do ċú luaṫ (an) ruaċra. Arsa iad-san leis.

“Má ṫeastuiġeann seaḃac na haille ruaire uait ċoiḋċe glaoḋ ormsa.”

“Má ṫeastuiġeann madaḋ uisge an annaiġ ṁóir uait glaoḋ ormsa.”

“Má ṫeastuiġeann cú luaṫ an ruaċra uait glaoḋ ormsa.”

D'imṫiġ leis annsin, agus ċonnaic sé solus agus ṫarraing sé air go dtáinig sé isteaċ i dteaċ agus fuair sé lóisdín na hoiḋċe ann. Ar maidin ḃeannuiġ sé do ḟear aca agus duḃairt sé.

“Ḃfuil aon teaċ mór timċeall na háite seo?”

“Tá fear de na gruagaċaiḃ na ċoṁnuiḋe i dteaċ mór ceiṫre míle as seo, aċt níor ḟeas aon duine istiġ ariaṁ ann nár ṁarḃuiġ sé.”

"Is cuma liom," arsa Mánas "féaċfaiḋ mé é."

D'imṫiġ sé roiṁe arís agus níor stop sé go dtáinig sé 'uig teaċ an Ġruagaiġ. Ḃí an Gruagaċ imṫiġṫe as baile 'uig a ḋearḃráṫair a ḃí sa Doṁan Ṫoir. Ċuaiḋ sé isteaċ agus ḃeannuiġ sé do'n ċailín.

"Taḃair dom greim lé n-iṫe má sé do ṫoil é," ar seisean.

"Ní leigfeaḋ an faitċeas dom," ar sise, "mar dá ḃfeiceaḋ an Gruagaċ do leiṫidí ann seo ṁarḃóċaḋ sé mé ḟéin agus tú ḟéin."

"Taḃair dídean na hoiḋċe dom ar ċuma ar biṫ, níl roiṁam aċt aon ḃás aṁáin."

"Níl a ḟios agam cé gcuirfiḋ mé tú, aċt tá stana ṫiar ar ċúl an stábla, agus má ṫéiḋeann tú faoi b'ḟéidir naċ ḃfeicfeaḋ sé tú."

"Déanfaiḋ sin," ar seisean.

Ċuaiḋ sé faoi an stana, agus ní raiḃ rud ar biṫ aċt go raiḃ sé istiġ faoi nuair a ṫáinig an Gruagaċ agus a ṡluaġ. Nuair a ṫáinig sé isteaċ ar a roċta—oileán na ndraoiḋeaċtaí—fuair sé balaḋ an Éireannaiġ agus duḃairt sé leis an gcailín go raiḃ neaċ fir nó mná istiġ ar an roċta.

"Níl," arsa'n cailín, "aċt ċuaiḋ fear ṫart ann seo ar maidin do do ṫóraiḋeaċt lé do ċur de'n tsaoġal."

"Ó, hó!" arsa'n Gruagaċ, "níl aon neaċ fir lé faġáil i n-ann mise a ċur de'n tsaoġal."

"'Tuige?" arsa'n cailín.

"'Ḃfeiceann tú an crann sin amuiġ?"

"Feicim."

"Go mbuaintear é sin,—tá geirrḟiaḋ istiġ i lár an ċrainn sin; agus go marḃuiġtear an geirrḟiaḋ sin,—tá laċa fiaḋáin istig i mbolg an ġeirrḟéiḋ sin; agus go mbuailtear an uḃ atá istiġ i mbolg na laċan fiaḋáine sin isteaċ i gclár éadáin orm-sa níl i ndán marḃuġaḋ dom."

Ḃí go maiṫ is ní raiḃ go holc. Ḃí ar an nGruagaċ

dul as baile aríst lá ar na ḃárach 'uig an Doṁan Ṫiar agus nuair a d'imṫiġ sé ċuaiḋ an cailín amaċ 'uig Mánas. Ṫug sí isteaċ é agus ċuir sí cóir ḃeaṫaḋ air.

"Anois," ar sise leis nuair a ḃí an béile iṫte aige má ḋéanann tú an rud a ḋéarfas mise leat is tig linn an Gruagaċ a ċur de'n tsaoġal."

"Cé'rud é sin?" ar seisean.

"Tá," ar sise, "'ḃfeiceann tú an crann sin amuiġ? Tá geirrfiaḋ istiġ i láir an ċrainn sin agus tá laċa fiaḋáin istiġ i mbolg sin, agus uḃ istiġ i mbolg sin, agus má ḟéadann tú an uḃ sin 'ḟaġáil agus é 'ḃualaḋ isteaċ i gclár éadain ar an nGruagaċ tá sé marḃ agad."

"Dar fiaḋ maire, má 'sé sin é, is gearr uaiḋ," ar seisean, "ḃfuil aon tuaġ agad? má tá tabair ḋom é."

"Ṫug sí ḋó an tuaġ—tuaġ óir a ḃí ann, agus amaċ leó, agus ní raiḃ orra aċt aon ḃuille amáin de'n tuaiġ sin a ḃualaḋ ar an gcrann nuair a ṫuit sé anuas agus amaċ leis an ngeirrfiaḋ.

"Ó! hullú! hullú!" arsa'n cailín, 'sid amaċ an geirrfiaḋ! ah! tá sé imṫiġṫe! ah! maire naċ ḃfuileamuid ċoṁ dona anois is ḃí muid (sinn) ariaṁ, agus níos measa, marḃóċaiḋ an Gruagaċ sinn!"

"Congnaṁ! Congnaṁ" a ċú luaiṫ ruaċra!" arsa Mánas.

"Ní raiḃ an focal amaċ as a ḃéal nuair a ḃí an ċú bonn ar ḃonn i nḋiaiḋ an ġeirrḟéiḋ, agus rug sí ar a' bpointe air agus ḃain sí greim as a ḃolg.

"Ó! sid amaċ an laċa fiaḋáin! ó támuid cliste anois ar ċuma ar biṫ. Faoit! faoit! faoit! fínicín! fínicín! fínicín! ah! Is beag an áird aici orm."

"Congnaṁ! congnaṁ! a ṡeaḃaic na haille ruaire!"

Ní raiḃ an focal amaċ as béal Ṁánais 'nuair a ṫáinig an seaḃac mar ċaor ṫeintriġe san aer, agus ḃain sé cúpla casaḋ airti. Ḃí siad as (ós) cionn fairrge anois, aċt ċuir an seaḃac poll ar ḃolg na laċan fiaḋáine agus ṫuit an uḃ síos san ḃfairrge.

"Ó! murdar ḋílis! naċ ḃfuileamuid 'nár bpíos anois seaċas ariaṁ!"

"Congnaṁ! congnaṁ! a ṁadaiḋ uisge an annaiġ ṁóir!" arsa Mánas.

Ní raiḃ an focal amaċ as a ḃéal nuair a ṫáinig an madaḋ uisge aníos as an ḃfairrge agus an uḃ in a ḃéal.

"Ó! tá linn anois, agus is gearr uaiḋ (ó) an nGruagaċ," arsa'n ċailín.

Aḃaile leó agus an uḃ aca, agus nuair a ṫáinig siad 'uig pálás an Ġruagaiġ duḃairt an cailín lé Mánas:

"Gaḃ amaċ anois, agus tá sean-ċapaillín amuiġ sa stábla, taḃair leat í agus imṫeóċaiḋ mé ḟéin agus tú ḟéin as oileán na draoiḋeaċta seo sul má ṫiocfas an Gruagaċ aḃaile. Is mise do ḃean a Ṁánais giḋ naċ n-aiṫ-niġeann tú mé."

"Arra ní féidir!" arsa Mánas.

"Sin é an ċaoi a ḃfuil an sgéal anois, agus ní sgar-faiḋ mé leat arís go deó. Aċt gaḃ amaċ anois go beó nó beiḋ an Gruagaċ ann seo sul dá ḃéas tú réiḋ."

Amaċ lé Mánas agus rigméad a ḟáiṫ air. Cé'rd a ḃfuiġeaḋ sé sa stábla roiṁe aċt an sean-ċapaillín a ḃí aige ċeana.

"M'anam péin ḟéin, gur tú tá ann!" ar seisean.

Ċuir sé srian uirri agus ṫug sé leis amaċ í. Ċuir sé a ḃean ar a ċúlaiġ, agus as go bráṫ leó agus an uḃ aca. Ċongḃóċaḋ siad suas leis an ngaoiṫ Márta a ḃí rómpa agus an ġaoṫ Ṁárta a ḃí na ndiaiḋ ní ċongḃóċaḋ sí suas leó. Nuair a ḃí siad céad míle as an áit d'ḟeaċ siad siar agus cé d'ḟeicfeaḋ siad a'teaċt na ndiaiḋ aċt an Gruagaċ agus cuḃar in a ḃéal agus dá adarc ar a ċloigeann agus a ċuid gléastaiḋeaċa na ḋiaiḋ.

"Óra, a Ṁánais ḋílis, tá sé a' teaċt! Ḃfuil urċar maiṫ agad?"

"Tá mé maiṫ go leór, aċt b'ḟéidir gur fearr tú ḟéin."

Níl aon am lé spáirseáil agam mar sin; congaiḃ do ġreim ann sin, agus iompóċaiḋ mise m'aġaiḋ ar an nGruagaċ, is aṁlaiḋ is fearr ḃéas deis agam."

Ḃí an Gruagaċ a' teannaḋ leó, agus 'nuair a ḃí sé úirseaċt urċair di ċaiṫ sí an uḃ agus ḃuail sí i gclár an éadain air í. Ċuir sí a leaṫ do'n Doṁan Ṫoir agus a leaṫ do'n Doṁan Ṫiar agus ṫuit a ġléastaiḃeaċa na gcár-slaṁaineán ar an talaṁ. Ar go braṫ léi féin agus Mánas arís, ċaiṫfeaḋ siad cnoc is fiċe de léim agus dá ġleann déag de ṫrosloig. Ḃí an caisleán roiṁ Ṁánas agus an muilleann a' meilt mar ḃí nuair a ṫáinig sé ċeana. Ḃí a seaċt sáṫaċ aige ḟéin agus a ḃean agus a ṁáṫair coṁfad is ṁair siad, agus creid mise ann nár ḃíol sé an capaillín arís.

"Dá mbeinn-se san am sin ann ḃeaḋ sean sgéal nó sgéal úr agam nó ḃeinn gan aon sgéal, aċt ċuaiḋ siad-san an loċán, ċuaiḋ mise an cloċán, báiṫeaḋ iad-san ⁊ ṫáinig mise.

POLLÁIRÍ SÉIDTE.

---

Special Prize Story by "Cos faoi Ċrios."*

---

## Clann an Ḃradáin.

Ḃí rí i n-Éirinn fad ó agus ní raiḃ aon ċlann aige ḟéin ná ag a ḃean (ṁnaoi). Ḃ' ait leó clann a ḃeiṫ aca, agus ar an áḃḃar sin duḃairt an rí:

"Raċaiḋ mé faoi ḋéin an tSean-Daill Ġlic go ḃfeiciḋ mé cé'rd 'déaraiḋ sé liom."

"Maise déan," ar sise, "aġus b'féidir go mbeaḋ clann againn fós."

Ċuaiḋ sé faoi ḋéin an tSean-Daill Ġlic.

"'Mear' tú," ar seisean, "ḃfuil niḋ ar biṫ a ċuirfeaḋ gcionn (duine) ċlainne againn?"

"Tá," arsa 'n Sean-Dall Glic, "labair leis an mbád-óir agus abair leis bradán a ġabail duit. Cuir ialaċ ar an gcócaire é 'róstaḋ gan ball doġa ná loisge a ḃeiṫ air. Taḃair é sin do do ḃean (ṁnaoi) lé caṫaḋ agus feicfiḋ tú féin go mbeiḋ clann aici."

* Narrator, Michael Mac Dermott, Carrowmore, Shrule, Tuam.

Ċuaiḋ an rí aḃaile agus rinne sé an rud aduḃairt an Sean-Dall Glic leis. Fuair sé an bradán agus ṫug sé do'n ċócaire é agus róst sise é. Ḃí ball beag doġa air agus ċuimil sí a méar de agus ċuir sí a méar in a béal. Trí ráiṫe ó'n oiḋċe sin ḃí mac óg ag an gcócaire agus mac óg eile ag bean ríġ na hÉireann.

Ḃí an dá leanḃ annsin ġá dtógḃáil ins an gcaisleán 'na raiḃ an rí agus a ḃean nó go raiḃ siad ċoṁ cruaiḋ is go raiḃ siad i n-ann dul ar sgoil. Cuireaḋ ar sgoil iad annsin agus ní aiṫneoċ' an duine is grinne súile cé aca mac an ċócaire nó mac na bainríoġaine. Ba ṁór leis an mbainríoġain mac an ċócaire a ḃeiṫ ar aon ḃord aṁáin lena mac ḟéin, agus ba ṁaiṫ léiṫe freisin a mac 'aiṫneaċtáil. Duḃairt sí annsin go gcuirfeaḋ sí marc ar ṁac an ċócaire. Lá annsin dá dtáinig siad isteaċ ó'n sgoil rug sí air agus ḃain sí bárr na cluaise ḋe. Arsa mac na bainríoġaine leis lá ar na ḃáraċ, agus iad ag dul ar sgoil.

“Cé ḃain bárr na cluaise ḋíot?”

“Ḃain do ṁáṫair,” ar seisean.

“Ḃfuil a ḟios agad cé'n ḟáṫ?”

“'Tá,” arsa mac an ċócaire, “mar is mór léiṫe mé ḃeiṫ ar aon ḃord leat-sa nó in do ċoṁluadar' ċor ar biṫ, agus i rioċt go n-aiṫneóċ' sí mé.”

“Má's é sin an t-áḋḃar,” arsa mac na bainríoġaine, “caiṫfiḋ tusa ruainne de'n ċluais a ḃaint díomsa mar tá sé bainte ḋíot ḟéin, agus beiḋ sí ċoṁ dona annsin is ḃí sí ariaṁ.”

“Ḃain sé ḋe é annsin agus ní raiḃ a ḟios ag an mbainríoġain cé aca a mac. D'ḟan an ḃeirt ṁalraċ ag dul ar sgoil agus iad ag éiriġe suas i n-ugdar fir (fear) breáġ. Nuair a d'éiriġ siad suas i n-eirfidear a ḃeiṫ na ḃfir (fearaiḃ) annsin duḃairt mac an ċócaire lé mac na bainríoġaine,

Ní'l aon ġraiṫe (gnó) agansa fanaṁaint ann seo níos fuide.”

“Cé raċaiḋ tú?” arsa mac na bainríoġaine. “Raċaiḋ mé a' ḟéaċaint síos m'ḟortúin.”

"Má ṫéiḋir," arsa mac na bainríoġaine raċaiḋ mise i n-éinḟeaċt leat; an áit a mbeiḋ duine againn beiḋ an ḃeirt againn ann."

"Ó, fan ṫusa mar tá tú, tá áit ṁaiṫ agad, aċt tiuḃraiḋ mé coṁarṫa ḋuit má's beó nó marḃ ḃéas mé. Má ḃiḋim marḃ beiḋ uaċtar fola ar an tobairín, agus beiḋ uaċtar meala agus íoċtar fola air má ḃiḋim beó."

D'imṫiġ leis annsin agus ṫug sé leis a ċú 's a ġaḃar 's a ḟeaḃac. Ḃí sé ag imṫeaċt 's a síor-imṫeaċt nó go dtáinig sé isteaċ ar sráid duine uasail. Ḃuail sé ag an doras mór agus ṫáinig an cailín amaċ ċuige. D'ḟiafruiġ sé ḋi an raiḃ an máiġistir istiġ ⁊ dubairt sí leis go raiḃ.
"Abair leis teaċt amaċ ċugam," ar seisean, "baḋ maiṫ liom cúpla focail a laḃairt leis."

"Fan ann sin d'oile go dteagaiḋ mé ar ais," ar sise.

Ċuaiḋ sí 'uig an máiġistir agus d'innis sí an sgéal dó, go raiḃ fear ag an doras agus go mbaḋ ṁaiṫ leis laḃairt leis. Ċuaiḋ an máiġistir síos agus ḃeannuiġ sé do ṁac an ċócaire, ⁊ ṫug sé isteaċ i seomra beag é a ḃí i n-aice an dorais.

"Cé'rd tá a' cur as duit?" arsa an duine uasal.

"Ċuala mé," arsa mac an ċócaire go raiḃ buaċaill a' teasdáil uait, agus dar liom féin go mb'ḟéidir go ndéanfainn an obair duit."

"Má tá tú sásta ar gaċ uile ṡórt a ḋéanaṁ a deirfeas mé leat is tig leat fanaṁaint."

"Tá mé sásta ar rud ar biṫ sa doṁan a ḋéanaṁ."

"Maiṫ go leór," arsa an máiġistir, "teiriġ isteaċ 'uig an gcailín agus tiuḃraiḋ sí do ṡuipéar duit agus ar maidín i mbárach raċaiḋ tú a' foraiḋeaċt na mbeiṫiḋeaċ.

Ḃí go maiṫ is ní raiḃ go holc. D'eiriġ sé go moċ ar maidin. D'iṫ sé a ḃriocfásta agus ċuaiḋ sé amaċ a' foraiḋeaċt na mbeiṫiḋeaċ. An áit a raiḃ sé lé ḃeiṫ leó ní raiḃ blas lé n-iṫe ann aca aċt an oiread leis an mbóṫar

"Maise níl aon ġreim ann seo lé n-iṫe ag bó (buin) ná gaḃan agus cé'n ṁaiṫ ḋom iḃ a ċongḃáil ann. "Mo ċráḋ agam," ar seisean lé gáirdín fataiġ a ḃí lé n' ais, "mur

(muna) gcuirfiḋ mé isteaċ siḃ go n-íosaiḋ siḃ ḃur sáiṫ." Leag sé an balla mór agus ṫiomáin sé isteaċ iad. Má leag ċoiḋ(ċe) is gur leag ċeana, ba ġearr a ḃí istiġ leó ann go dtáinig faṫaċ go dtí é.

"Cé'rd do ċas ann seo tú?" ar seisean, "nó cé ar 'ḃas tú?" arsa 'n faṫaċ.

"Is mise mac ríġ na hÉireann, agus ṫáinig mé a' fos-aiḋeaċt na mbeiṫiḋeaċ seo."

"Is mór liom de ġreim tú agus is beag liom de ḋá ġreim tú, aċt dá bfuiġinn gráinne salainn ar do ṁullaċ d'íosainn d'aon ġreim aṁáin tú. Ní lé cóir ná ceart a ṫabairt duit a ṫáinig mé ann seo ċugad, aċt lé cóir agus ceart do ḃaint díot. Cé is fearr leat carraiḋeaċt ar leacraċaiḃ dearga 'ná gaḃailt de sgeannaiḃ i mbárr arnaċaí a ċéile?"

"Is fearr liomsa carraiḋeaċt ar leacraċaiḃ dear-ga," arsa mac an ċócaire, "an áit a mbeiḋ mo ċnáṁa míne uaisle ag éiriġe i n-uaċtar do ċnáṁ mío-stuama caca."

Rug siad ar a ċéile, agus an ċéad ḟásgaḋ a ṫug mac an ċócaire do'n ḟaṫaċ ċuir sé ar a leaṫ-ġlúin é. Ċuir bean óg áluinn a cloigeann amaċ i bfuinneóig sa gcúirt a' breaṫnuġaḋ ar an troid agus duḃairt sí,

"A ṁic ríġ na hÉireann, ní'l fear do ċaointe ná do ṡínte ann, cruṫuiġ!"

Dearc sé suas uirri, agus ṫug sí meisneaċ mór dó. An dárna (dara) ḟásgaḋ a ṫug sé do'n ḟaṫaċ ċuir sé ar a ḋá ġlúin é.

"A Ṁic ríġ na hÉireann," arsa'n faṫaċ, "is tú an gais-giḋeaċ is fearr a ċuaiḋ a' carraiḋeaċt liomsa ariaṁ. Leig m' anam liom agus tiuḃraiḋ mé eaċ caol donn duit a ḃéaras ar an ngaoiṫ Márta ḃéas roiṁe agus naċ mbéaraiḋ an ġaoṫ Ṁárta ḃéas 'na ḋiaiḋ air. Tiuḃraiḋ mé claiḋeaṁ soluis duit freisin, mur (muna) marḃóċaiḋ sé de'n ċéad ḃuille, bearrfaiḋ sé agus gearrfaiḋ sé de'n dárna buille."

"Cá bfuil sé?" arsa mac an ċócaire.

"Sin é ṫall agus tabair leat é, tá sé ar ċúl an dorais."

"Cé leis a ḃféaċfaiḋ mé é."

"Féaċ leis an trean-smután gránna sin ṫall é."

"Ní ḟeiċim smután ar biṫ níos gránna 'ná do ṡean-smután féin." Ḃuail sé buille air i gcóir cinn ⁊ muinéil agus ḃain sé an ceann de. Ṡíl an cloigeann a ṫeaċt ar ais arís 'uig an gcolainn, aċt ḃuail sé buille eile air ⁊ rinne sé ḋá leiṫ de.

"Níor ṁór ḋuit," arsa'n cloigeann, "dá ḃfuiġinn-se mé féin ar an gcolainn ċéadna arís leaṫ na ḃfiann ní ḃainfeaḋ anuas mé. Tá deireaḋ liom anois."

"Míle ċ'náċ sin ort."

Ḃain an ḃean óg cuireaḋ isteaċ de ṁac an ċócaire annsin agus d'iṫ siad dinnéir a buil a ċéile ar aon ḃord aṁáin. D'iarr sí air annsin í ṗósaḋ, agus duḃairt seisean go bpósfaḋ. Pósaḋ iad annsin. Ḃí go maiṫ is ní raiḃ go holc, aċt an seomra a raiḃ seisean 'na ċoḋlaḋ ann an oiḋċe sin ṫáinig geirrfiaḋ isteaċ ann ag an dó-ḋéag a ċlog agus ḟaluiġ sí (sé ?) a ḃéal, agus ċuaiḋ sí amaċ arís.

"Níl mise imṫiġṫe fós," ar seisean, "bainfiḋ mé cos asat-sa a ċailín nó clisfiḋ sé orm!"

D'eiriġ sé agus ċuir sé air a ċuid éadaiġ. Ċuaiḋ sé amaċ agus ṫug sé leis a ċú is a ġaḋar is a ṡeaḃac is a eaċ caol donn. D'imṫiġ leó agus 'nuair a ḃíoḋ an geirrḟiaḋ ar an gcnoc ḃíoḋ siad-san ar an ngleann agus 'nuair a ḃíoḋ siad-san ar an gcnoc ḃíoḋ an geirrḟiaḋ ar an ngleann. Ḃí sé 'na ḋiaiḋ ariaṁ, ariaṁ, nó go dtáinig an oiḋċe air. Ċonnaic sé solus uaiḋ annsin istiġ i gcoill, agus ṫarraing sé air. Ḃí sé a' siuḃal ariaṁ, ariaṁ go dtáinig sé 'uig teaċáin beag agus ċuaiḋ sé isteaċ ann. Ḃí teine ṁór ṫíos, aċt ní raiḃ duine ar biṫ istiġ. Ṡuiḋ sé síos agus dar leis féin go leigfeaḋ sé a sgíṫ. Níor ḃ' ḟada ḋó gur ċuala sé an doras a' fosgailt, agus cé ṫiocfaḋ isteaċ 'uige aċt sean-ċailleaċ liaṫ agus ṡuiḋ sí suas ag a' doras ar an urlár. Ḃí seisean a' dearcaḋ uirri, agus ní raiḃ sí a' teaċt anuas 'uig an teiniḋ.

"Tuige naċ dtarrnuiġeann (tarraingeann) tú anuas 'uig an teiniḋ?" ar seisean.

"Tá faitċeas orm roiṁ do ṡeaḃac agus do ċuid maḋraí," ar sise. "Baḋ ċóir ḋuit iad a ċeangal."

"Ná bíoḋ fastċeas ar biṫ ort rómpa ní ḃainfiḋ siad leat."

"Ḃainfeaḋ, ní ceart duit iad 'ḟágáil gan ceangal."

"Níl aon ġléas ceangail agam."

"Tiubraiḋ mise ḋuit é agus ceangail iad."

"Tabair dom é."

Ṫarraing sí trí ribe as a cloigeann agus ṫug sí ḋó iad, a' ráḋ,

"Seo, cas faoi na ṁuineál ribe aca sin ar 'ċaon, ṁadaḋ aca, agus ceann eile ar an tseaḃac."

"Casfad," ar seisean.

Ċeangail sé iad annsin—an cú agus an gaḃar agus an seaḃac—agus ṫáinig an tsean-ċailleaċ anuas 'uig an teiniḋ.

"Cé an t-uġdar ḋuit," ar sise, "mo ṁac a ṁarḃu-ġaḋ?"

"Ad! ad! 's tusa máṫair an ḟaṫaiġ a ṁarḃuiġ mé inné mar sin."

"Is mé," ar sise a' cur córa troideaċ uirri ḟéin."

"D' ionnsuiġ sé ḟéin is í ḟéin a ċéile annsin ar a' bpointe baire. Aċt má d'ionnsuiġ ċoiḋ' is gur ionnsuiġ ċeana, ḃí a' dul ag an tsean-ċailliġ ar ṁac an ċócaire."

"Congnaṁ! congnaṁ! a ċú!" ar seisean.

"Teann! teann! a ribe!" ar sise.

Ann sin ṫeann an ribe agus ṫaċt sí an cú.

"Congnaṁ! congnam! a ġaḃair!"

"Teann, teann, a ribe!"

"Iuf! Iuf!" arsa'n gaḃar agus ṫeann an ribe agus ṫaċt sí é. Ḃí mac an ċócaire ar leaṫ-ġlúin anois ag an tsean-ċailliġ.

"Congnaṁ! congnaṁ! a ṡeaḃaic! cá bfuil tú?" ar seisean.

"Teann! teann! a ribe!"

Ṫeann an ribe agus ṫaċt sí an seaḃac. Ṫug an ċailleaċ cos coire do ṁac an ċócaire agus ċuir sí ar a dá ġlúin é.

"Ó a ċailliġ!" ar seisean, "tá do ḋeis agad anois, agus tá mise críoċnuiġ'."

Rug an ċailleaċ ar ḟlaitín draoiḋeaċta a ḃí aici agus ḃuail sí buille ḋe air ḟéin is a ċú 's a ġaḋar 's a ṡeaḃac, agus a eaċ caol donn agus ċuir sí faoi ḋraoiḋeaċt iad ar fad. Rinne sí cúig cloċ ġlas díoḃṫa i ndiaiḋ a ċéile.

Ḃí go maiṫ is ní raiḃ go holc. Aċt mac na bainríoġaine a d'ḟan sa' mbaile, ní raiḃ oiḋċe ná maidin naċ ndeaċaiḋ sé 'uig an tobar go bḟeicfeaḋ sé an beó nó marḃ a ḃí a ḋearḃráṫair. An lá seo ar marḃuiġeaḋ mac an ċócaire ċuaiḋ sé 'uig an tobairín agus fuair sé íoċtar meala agus uaċtar fola air.

"Ó!" ar seisean, "tá mo ḋearḃráṫair marḃ, cér'ḃ a ḋéanfas mé! ní íosad agus ní ólfad an dára béile ná an dára deoċ go bḟuiġe mé amaċ mo ḋearḃráṫair beó nó marḃ!"

D'imṫiġ leis agus ṫug sé leis a ċú is a ġaḋar is a ṡeaḃac. Ḃí sé ag imṫeaċt agus a' síor-imṫeaċt agus é ag cur tuairisg' ar a ḋearḃráṫair, nó go bḟuair sé amaċ teaċ an duine uasail ar ḟocruiġ sé leis. Ċuaiḋ sé isteaċ agus ḟocruiġ sé leis an duine uasal mar rinne a ḋearḃráṫair agus is é an obair ċéadna a ḃí lé déanaṁ aige. D'iṫ sé a ṡuipéar agus ċuaiḋ sé a ċodlaḋ. D'eiriġ sé go moċ ar maidin, d'iṫ sé a ḃriocfásta agus ċuaiḋ sé amaċ a' foraiḋeaċt na mbeiṫiḋeaċ. An áit a duḃraḋ leis a ḋul ní raiḃ greim lé n-iṫe ann aċt an oiread leis an mbóṫar.

"Maise," ar seisean, "níl pioc lé faġáil ag éinín gé ann seo ní hé aṁáin ag bó (buin) agus cé'n ṁaiṫ siḃ 'ḟáġáil ann níos fuide. Dar fiaḋ! cuirfiḋ mé isteaċ san ngáirdín seo siḃ," ar seisean ag leagaint beárna isteaċ í ngáirdín fataiġ a ḃí an taoḃ eile ḋe.

Ċuir sé isteaċ na beiṫiḋiġ sa ngáirdín aċt má ċuir coiḋ' 's gur ċuir ċeana, ba ġearr go dtáinig bodaċ mór fataiġ amaċ ċuige.

"Cér'd do ċas ann seo tú?" ar seisean.

"Naċ cuma sin duitse? cuir amaċ mo ḋearḃráṫair ċugam beó nó marḃ! is mise mac ríġ na hÉireann?"

Ṡil an faṫaċ greim 'ḟaġáil air go marḃóċaḋ sé é aċt d'imṫiġ sé uaiḋ de léim.

"Is mór liom de ġreim tú agus is beag liom de ḋá ġreim tú, aċt dá mbeaḋ gráinne salainn ar do ṁullaċ agam d'íosainn de aon ġreim aṁáin tú. Ní lé coir ná ceart a ṫabairt duit a ṫáiniġ mé ann seo, aċt lé cóir agus ceart a ḃaint díot. Cé is fearr leat carraiḋeaċt ar leacraċaiḃ dearga 'ná gaḃailt de sgeannaiḃ i mbárr arnaċaí a ċéile," arsa'n faṫaċ.

"Is fearr liomsa carraiḋeaċt ar leacraċaiḃ dearga, an áit a mbeiḋ mo ċnáṁa míne uaisle ag eirġe i n-uaċtar do ċnáṁ mío-stuama caca," arsa mac na bainríoġaine.

Rug siad ar a ċéile agus an ċéad ḟásgaḋ a ṫug mac na bainríoġaine do'n ḟaṫaċ ċuir sé ar a leaṫ-ġlúin é. Ċuir an ḃean óg áluinn a cloigeann amaċ sa ḃfuinneóig agus duḃairt sí,

"A ṁic ríġ na hÉireann, níl fear do ċaointe ná do ṡínte ann, cruṫaiġ!"

D'ḟéaċ sé suas uirri agus ṫug sí meisneaċ mór dó. An dárna fásgaḋ a ṫug sé do'n ḟaṫaċ ċuir sé ar a ḋá ġlúin é.

"Fóill! fóill!" arsa'n faṫaċ, "leig m'anam liom agus ṫiuḃraiḋ mé eaċ caol donn duit agus claiḋeaṁ soluis. Is tú an gaisgiḋeaċ is fearr a casaḋ liom ariaṁ."

"Cá ḃfuil an claiḋeaṁ soluis? go ḃeó!"

"Tá sé ann sin ṫall faoi ċúl an dorais."

"Cé leis a ḃféaċfaiḋ mé é?"

"Féaċ leis an t-sean-smután sin ṫall é."

"Ní ḟeicim aon smután ann níos sine 'ná tú féin," arsa mac na bainríoġaine a' tarraingt buille de'n ċlaiḋeaṁ air agus a' sguabaḋ an ċloiginn de, agus a' déanaṁ ḋá leiṫ ḋe."

"Seaċt míle goirm ṫú annsin!" arsa an ḃean óg álainn leis. Ṡíl sí gur ḃ' é mac an ċócaire a ḃí ann agus duḃairt sí leis ṫeaċt isteaċ agus a ḋinnéir 'iṫe. Ċuaiḋ sé isteaċ agus d'iṫ sé a ḋinnéir ar aon ḃord aṁáin léiṫe. Ḃí go maiṫ is ní raiḃ go holc, aċt, tuairim sa dó ḋéag san oiḋċe nuair a ḃí sé na ċodlaḋ, ṫáinig geirrḟiaḋ isteaċ ċuige agus ḃuail sí crúb salaċ ar a ḃéal agus ar go bráṫ léiṫe arís. D'eiriġ sé agus feasg a ḟaiṫ air, agus lean sé í, é féin agus a ċú, agus a ġaḃar, agus a ṡeaḃac, agus a eaċ caol donn. Nuair a ḃíoḋ an geirrḟiaḋ ar an gcnoc ḃíoḋ siad-san ar an ngleann, agus nuair a ḃíoḋ siad-san ar an gcnoc ḃíoḋ an geirrḟiaḋ ar an ngleann. Ḃí an fiaḋaċ ar siuḃal gur ḃain an oiḋċe an lá díoḃṫa agus annsin ṫarraing sé ar solus a ċonnaic sé istiġ i gcoill. Nuair a ṫáinig sé i n-aice an áit (na háite) a raiḃ an solus cér'ḃ a ḃeaḋ ann aċt boṫáinín beag súiṫeaċ. Mar sin féin ċuaiḋ sé isteaċ ann agus cé ḃeaḋ na suiḋe ṫíos ag a' teiniḋ roiṁe aċt sean-ċailleaċ agus a bos faoi na leiceann.

"Eiriġ suas as sin a ṡean-ċailliġ," arsa seisean, "agus fáġ suipéar réiḋ dom féin agus mo ċuid madraí."

"Ní leigfeaḋ an faitċeas dom eiriġe," ar sise, "mur gceanglaiḋ tú do ċuid madraí agus an seaḃac sin."

"Níl aon ġléas ceangail agam," ar seisean, "ní ḃainfiḋ siad leat."

"Ḃainfeaḋ, tiuḃraiḋ mise gléas ceangail duit," ar sise a' tarraingt trí riḃe liaṫ as a cloigeann agus 'á dtaḃairt dó."

Ṫóg sé iad aċt ċaiṫ sé isteaċ sa teiniḋ iad i ngan ḟios di.

"Eiriġ anois agus fáġ mo ṡuipéar go beó dom." ar seisean.

"Ní ḃfuiġeaḋ maise," ar sise.

"Cuirfiḋ mise ialaċ ort go ḃfuiġe tú é," ar seisean, a' sgaoileaḋ a ċlaiḋiṁ soluis. "Ḃainfiḋ mise an cloigeann díot."

"Ní raiḃ na focla as a ḃéal nuair a rug sí greim sgnórnaiġe air, agus ṫoisiġ an ḃeirt aca a' réaḃaḋ a ċéile. Ḃí ag dul ag an gcailliġ air agus is beag naċ raiḃ sé ar leaṫ-ġlúin aici nuair a sgreaḋ sé amaċ;

"Congnaṁ! congnaṁ! a ċú!"

"Teann! Teann! a ribe!" ar sise.

"A! ní ḟéadaim," arsa'n ribe, "agus mé ar cúl mo ċinn sa teiniḋ."

D'éiriġ an cú de léim agus ḃain sí sglaṁ airti.

"Congnaṁ! congnaṁ! a ġaḃair!"

"Teann! teann a ribe."

"A! ní ḟéadaim agus mé ar cúl mo ċinn sa teiniḋ."

D'éiriġ an gaḃar de ċlear-an-troid agus ḃain sé sglaṁ eile as éadan na cailliġe, aċt mar sin ḟéin ḃí ag dul aici ar ṁac na bainríoġaine.

"Congnaṁ! congnaṁ! a ḟeaḃaic!" ar seisean.

"Teann! teann! a ribe!" ar sise.

"A! ní ḟéadaim agus mé ar cúl mo ċinn sa teiniḋ."

D'éiriġ an seaḃac agus ḃuail sé gob sa t-súil uirri agus ḃain sé an t-súil airti agus nuair a ḃain, ḃain mac na bainríoġaine casaḋ airti agus ċuir sé ar a dá ġlúin í.

"O! fóill! fóill! leig m'anam liom agus tiuḃraiḋ mé do ḋearḃráṫair ar ais cugad, agus a ċú 's a ġaḃar 's a ḟeaḃac 's a eaċ caol donn!"

"Cá ḃfuil siad? go beó!"

"Taḃair leat an slaitín draoiḋeaċta sin ṫall agus buail buille ar na cúig ċloċ' ġlas' sin ag a' dorus agus éireóċaiḋ siad suas ċoṁ maiṫ is ḃí siad oiḋċe nó lá ariaṁ."

"Is cóir ḋom tusa a ċur de'n tsaoġal i dtoiseaċ ar ċuma ar biṫ," ar seisean, a' taḃairt buille de'n tslaitín di agus a' déanaṁ cloiċe di.

'Nuair a ḃí sin déanta aige ḃuail sé buille ar na cúig ċloċ' agus d'éiriġ a ḋearḃráṫair 's a ċú 's a ġaḃar 's a ḟeaḃac agus a eaċ caol donn. Ċrait siad láṁ, é ḟéin agus a ḋearḃráṫair agus d'innis 'ċ aon duine aca a sgéal ḟéin. Ċuaiḋ an beirt aca abaile 'uig an mnaoi óig. Ṫug sí a láṁ arís do ṁac an ċócaire agus saiḋḃreas na ḃraṫaċ ar fad agus d'ḟan sé ḟéin agus í ḟéin na gcoṁnuiḋe sa gcúirt. Ċuaiḋ mac na bainríoġaine abaile agus ṗós sé ingean ríġ as an ḃFrainc.

COS FAOI ĊRIOS.

# COMÓRTAS XI.

## FOLK-LORE.

### Poetry.

First Prize of £2 for the best Un-published Poem in Irish, taken down from oral narration. Also a First Prize of £1 to the reciter from whom the poem was obtained. Second Prize for the poem next in merit—£1 10s. to the writer, and 15s. to the reciter. Competitors were allowed to send in an unlimited number of poems.

First Prize won by "Séamus Duḃ"—James Fenton, Streamstown, Co. Westmeath: Reciter, John Fenton, Coom, Ballinskelligs, Cahirciveen, Co. Kerry.

Second Prize won by "An Bárd Sgológ"—D. Houlahan, Inches, Eyries, Co. Cork: Reciter, Mrs. Margaret Houlahan, same address.

Dr. Hyde presented a Third Prize of 10s. to "Gaoḋal Glas"—Denis T. Reen, King Williamstown, Co. Cork.

Highly commended, "An Preabaire Ruaḋ"—Thomas Hayes, Dublin; "Claiḋeaṁ Soluis"—Michael Murphy, Coolea, Ballyvourney, Co. Cork.

### First Prize Poem.

## OĊ MO LÉAN CÁR ÉALUIĠ UAIM!*

I gcaiṫeaṁ na hoiḋċe 'réir is mé im' aonar,
Bíogaḋ mé tríom' néaltaiḃ suain,
Ag aṫuirse caointeaċ 'ge mnaoi dá déanaṁ,
'Na suiḋe léi féin cois taoiḃ' an ċuain.
Do ṗreaḃas gan ṁoill, is do sgríoḃas ar ḟéadas
Dá n-aḃraḋ sí is ba ṁín a bréiṫre;
Measaim go mbíoḋ i gcríoċ gaċ béarsa:—
"Oċ, mo léan! cár éaluiġ uaim!"

"Ḃfuil ainnir," ar sí, "san tír go léir
Do ṡuiḋfeaḋ taoḃ liom féin leaṫ-uair
Go n-aiṫrisinn díḃ i gcoiṁdeaċt, sgéal,
Cad é ṫug mé-se féin fé ḃuaḋairt.
N'ḟeadar an tsliġe go ḃfuil mo ċroiḋe dá réabaḋ!
Dá stracaḋ mar ċaoiriġ ag sgiorsar faol-ċon
Le haṫuirse caointe, diṫ mo ċéile,
Oċ, mo léan! cár éaluiġ uaim!"

* The reciter says that this is one of the songs of Aoḋgán Ó Raġallaiġ.

An maireann san tír dom' ḃuiḋin-se éin-neaċ
  Sgaoilfeaḋ mé o ġéiḃinn ċruaiḋ ?
Cá ḃfuil slioċt Éiḃir, Ír, nó Aonġuis
  Do ṫéiḋeaḋ dom' ḟaoraḋ féin ó ġuais ?
Cá ḃfuil mo ḋaoine ḃí críona, léiġeanta ?
Cá ḃfuil an ḃuiḋean 'ga mbíoḋ sleaġ gléasta ?
Ná tigeann 'san tsnaiḋm so díom-sa réiḋteaċ
  Oċ, mo léan ! cár éaluiġ uaim !

" Sealaḋ do bíos go haoiḃinn aereaċ.
  Is mo ṁaoin go léir ag Séamas ruairc
Gasra ġroiḋe ba ċaoin le ċéile
  Ó'r sgeinn Tursgérius tréan 'sa ṡluaġ
Gur ċaiṫeadar stríocaḋ síos gan géilleaḋ
D'Aifreann Ċríost ná do ḃríġ an Ċuirp Naoṁṫa
Mar ḃárr ar gaċ niḋ mo Stíobart ḋom' ṫréigean
  Oċ, mo léan ! cár éaluiġ uaim ?

" Coḋlaḋ san oiḋċe is fíor naċ ḃféadaim
  Ag caoineaḋ céile go dtéiḋim ċum suain.
Grugaire críona ḃíonn am ċéasaḋ
  Luiġe liom féin 's é faon le fuaċt.
Preabann mo ċroiḋe lem' Stíobart gléigeal,
Do leagfaḋ gan ṁoill slioċt feill is éiṫiġ,
Is le clanna ṁear Ṁíliḋ ċlaoiḋfeaḋ méirliġ.
  Oċ, mo léan ! cár éaluiġ uaim ?

" Is deacair dom síneaḋ síos 'na ḋéiḋ sin
  Le sgraoile ċaoċ gan léim, gan luas,
Go gcnagann le haois gan snaiḋm dá ġéagaiḃ,
  Ḃríġ mo sgéil mar ḃraon 'na ċluais
Is follaṁ ḋam caoineaḋ diṫ mo ċéile
Má's obair dam síneaḋ síos le sméirliġ
Is mo ċrobaire ! an Stíobart naċ dtiḋeann am' éileaṁ.
  Oċ mo léan ! cár éaluiġ uaim ? "

SÉAMUS DUḂ.

---

SECOND PRIZE POEM.

---

## CARRAIG AONAIR.

An uair úd an ḟáin ṫáinig uaigneas ró-ḃreáġ,
Do ġluaiseadar uaim-se uair ḃeag roiṁ lá
Ag iasgaċ ar ḃád indéanta ċum fáin
A d'ḟonn iarrmairt na bliaḋna 's 'na ḋiaiḋ ḃeam go bráṫ.

'Sé Doṁnall mo ṁaoin an té b'óige dem' ċlainn,
'S istiġ i gCarraig Aonair tá a ċéile 'na luiġe.
Nuair téiḋim ar an gclaiḋe 's nuair ḟéaċaim uaim síos,
'S nuair ċím Carraig Aonair tigeann léan ar mo ċroiḋe.

'S é Tomás mo stór roġa na ḃfear óg
Ḃí moḋaṁail, maiseaċ, múinte, géar-ċumṫa go leór.
Leis an mbúcla ḃí 'na ḃróig 's eaḋ do sgríoḃ sé fá ḋó
Gur istiġ i gCarraig Aonair ḃí a ċéile go deó.

'S é Seaġán mo ṁaoin an té ba ṁeasa liom díoḃ,
Is trí seaċtṁaine ó'n lá soin do ṫáinig sé i dtír
Gan gunna gan claiḋeaṁ gan anam 'na ċroiḋe,
Aċt a ġéaga boga geala leaṫta ar an dtuinn.

'S é Donnċaḋ mo sgíos fear coṫuiġṫe mo ṫiġe.
Do ḃíoḋ na feadóga sléiḃe aige is gan ḃréag cearca fraoiġ.
'S é an Nodlaig seo ċuġainn, an Nodlaig gan fonn,
Mo ċeaṫrar breáġ múinte fá lúbaiḃ na dtonn.

Mo ċreaċ is mo ḋiṫ nár imṫiġeaḃar ar luing,
Nó imṫeaċt i nbur n-aonar fá ḋéin na "wild geese."
Do ḃeaḋ mo ṡúil-se le Críost 's le nbur gcongnaṁ arís,
Mo ċeaṫrar breáġ múinte de lúbairiḃ sroiḋe.

A ċlann ó mo ċroiḋe is lag a ṁoṫuiġeann siḃ mé,
Ḃur n-aṫair boċt féinig ag géar-gol 's ag caoiḋ
'Na ċuailleaḋ lag críon i gcúil ḟuair an tiġe
'S go leór dá ḋluṫ-ċáirdiḃ 's naċ cás leó mar ḃím.

AN ḂÁRD SGOLÓG.

---

SPECIAL PRIZE POEM (No. 1).

---

## A ḊIARMUID A LAOĠ ĠIL.

A Ḋiarmuid a laoġ ġil
'S é deir ainnir na gcraoḃ liom
Go dtaiṫneann do sgéiṁ léi 's do ġnaoi,
'S gurab é deir a gaolta
Dá dtugaidís spré duit
Ná cuirfeá í i n-éifeaċt 'ná i gcríċ.

Taoi-se buille éadtrom aereaċ id' ṡliġe
Ró-ṫugṫa do ḃéiṫiḃ 's do ḃraonaċaiḃ diġe.
'S é cloisim dá léiġeaḋ aca
Naċ fuláir gur tú an réice
Is mó ḃíonn ar aon aonaċ leo' linn.

Adṁuiġim féinig
Go ḃfuilim buille aereaċ
Gur dual dam é féin ó'n tslioċt mbuiḋe,
Is ní ċreidfinn ód' ġaoltaiḃ
Dá dtugaidís spré ḋam
Ná go gcuirfinn í i n-éiseaċt 's i gcríċ.
Do ġrafainn do ṡléibte 's do ḋéanfainn an ċlaiḋe
Do ḃainfinn an féar gan mo ġéaga do ṡnuiġe
Coṁraiceó'inn éin-ḟear
Ar lár ṗairce an aonaiġ
'S ní fearr 'na mar ḃréagfainn cailín.

Go deiṁin duit a réice
Do ṡiuḃló'inn an saoġal leat
Aċt go ndéarfaiḋe gur baoṫ é mo ġnó
'S a liaċt ainnir ċiuin ṁaorḋa
Gur ġeallais ód' ḃéal di
Ná déanfá í ṫréigint go deó.
Ḃ'ḟéidir dá dtéiḋimís araon go tiġ 'n óil
Ná taiṫneó'aḋ mo spré leat 's nár ṁéinn leat mo ṡórt,
Go mbeaḋ mo ḋaidín ag plé liom
'S mo ṁaimín ag éad liom
'S go mbeinn féin ag géar-ġol go deó

Go deiṁin duit a spéir-ḃean
Go dtiuḃrainn leaḃar ar mo ḃéal duit
Ná insiúċfainn aon spré leat go deó,
Ná cuirfinn aon spéis ruinn
I mbudóga sléiḃe
Murab ionann soin is céad fear ḋom' ṡórt.
Do b'ḟearr liom spéir-ḃruinneal ṁaorḋa ḋeas óg
Go dtaiṫneó'aḋ a sgéiṁ liom a méin is a cloḋ
'Ná sparán le léiḃis
Is í faġáil ó ṁaoṫlaċ
Nár fág 'riaṁ éan-réal i dtiġ 'n óil.

Ní faca mo ṁuintir
Mo ċáirde 's mo ṡinsir
Ag cur suas de stríocaḋ i dtiġ 'n óil,

Aċt ag imṫeaċt go fíoċṁar
I dtosaċ na bruiġne
A maide 's a gclaiḋeaṁ glan 'na ndóid
Annsúd do ḃíoḋ suíll aca 's fíonta ar bórd
Is clanna na dtiġearaċ ag suiḋe síos 'n-ár gcoṁair.
Ná creidiḋ ó'n muintir
Do ḃeaḋ díoḃ ag insint
Ná gur mar ṡúd do-ċífear sinn fós.

Do ḟreagair an ċaoin-ḃean
Go banaṁail sínne,
" An nglacfá ċum tiġis mé a stóir
A gan ḟios d'ár muintir
Ṫar calaḋ go sgíordfam
'S go gcaiṫfeam an saoġal gan brón.
Do b'ḟearr 'ná stríocaḋ le cníosṁaċ d'ḟear óil
De ġalraiḃ ḃeaḋ líonta 's ná claoiḋfeaḋ le gnó
Ḃeaḋ ag cairmirt 's ag bruiġin liom
Ó ṁaidin go hoiḋċe
'S a ṫairse déin Fírinne ḋom' ġlór."

GAOḊAL GLAS.

Reciter, Nancy Corcoran,
Kingwilliamstown, Co. Cork.

---

SPECIAL PRIZE POEM (No. 2).

---

## A ċuṫaiġ ṁalluiġṫe.

(I mbliaḋain a 1799 is eaḋ ceapaḋ an t-aṁrán so).

A ċuṫaiġ ṁalluiġṫe ár is easgaine ort! agus gráin Ṁic Dé!
Agus ar an ngarraiḋ do ḃí ceangailte go dluṫ id' ṫaoḃ
Do ḋearḃuiġ i láṫair Sarannaċ ar an dtriúr i mbréig
Do ċuir na sarairí ṫar na fairrgí' go dtí na New South Wales.

An té ḃeaḋ 'na ṡeasaṁ is do ḋéanfaḋ maċtnaṁ ar an gcúis dá pléiḋe
Gur ṡeas sí ó n-a seaċt ar maidin go dtí tar éis a naoi,
Le neart na nDearḃuiġṫe gur ċriṫ an talaṁ is iad dá dtaḃairt i mbréig,
'S mo ṫruag-sa an t-anam boċt tá sé damanta má's fíor do'n ċléir.

Tá an ċroċ na seasaṁ 's an ċnáib dá casaḋ dúinn leaṫ-bliaḋain roiṁ ré,
Go ndeaġaiḋ na dearbuiġṫe isteaċ a gan ḟios dúinn ag an dream gan séan,
Mura mbeaḋ feaḃas ár gcarad go mbeaḋ ár muinéil cnagṫa go doiṁin san aol
Ċum gur casaḋ sinn ċum ár dtéarma ċaiṫeaṁ is na New South Wales.

Tá casóga gearra glasa déanta ó ṁaidin dúinn agus triúir dá réir,
Culaiḋ ṁaiṫ fairrge, rud nár ċleaċtamar 'n-ár ndúṫaiḋ féin.
Le linn an Aifrinn biḋ ag aċairt ⁊ ag guiḋe ċum Dé
Sinn do ṫeaċt a ḃaile go dtí an Eaglais ós na New South Wales.

A Ṁuire ḃeannuiġṫe 's a Rí na n-aingeal naċ truaiġe ár sgéal,
An ḃean so ḃeaṫuiġ sinn 's do ṫál bainne orainn beiṫ go duḃaċ 'n-ár ndéiḋ,
An téarma gairid seo go mbeiḋ sé caiṫte againn i mblia-ḋain a naoi
'S go mbeiḋ ár dteaċt a ḃaile go dtí an Eaglais ós na New South Wales.

Gaoḋal Glas.

Reciter, Timothy Scannell,
Tureenglanahee, Kingwilliamstown, Co. Cork.

# COMÓRTAS XII.

## TECHNICAL TERMS.

First Prize of £2 for the best list of Irish Technical Terms for actions, materials, and implements used in any trade or occupation. Second Prize of £1 for the list next in merit. Competitors were allowed to send in any number of lists. Five Competitors.

First prize won by "Mac Cuṁaill"—Edmund E. Fournier, Dalkey, Co. Dublin.

Second prize won by "Doṁnall na Cásga"—Daniel O'Connor, Cullin, Millstreet, Cork.

Highly commended, "Fear gan Ainm"—Michael Rogers, Blackrock, Co. Dublin.

## PRIZE LIST.

Technical Terms employed in weaving (South Donegal):—

Fiġeadóireaċt, weaving.
Olann, wool.
Líon, flax.
Éadaċ, cloth.
Túirne, spinning wheel.
Seól, loom.
Sníoṁaḋ, spinning.
Snáṫ, yarn.

Seórsaċaḋ, sorting.
Glanaḋ, cleaning.
Tiormuiġeaḋ, drying.
Daṫuġaḋ, dyeing.
Coṁláṁaḋ, mixing.
Ciaraḋ, combing.
Gealuġaḋ, bleaching.

Crois, a hank-reel.
Iarna, a hank.
Cosán, a treadle.
Iteaċán, a bobbin.
Spól, a shuttle.
Mogall, a mesh.
Slinn, a reed.
Iomallán, heddles.
Sliosán, plates.
Garmainn, a beam.

Garmainn-uċta, breast-beam.
Uċt-croċta, hanging-bank.
Uċt-suiḋte, standing-bank.

Imirt, an operation.
Beirteaċaḋ, "beaming," putting in loom.
Armaḋ, oiling.
Croiseaḋ, reeling.
Sgeiṫeaḋ, fraying.
Treisginneaḋ, dressing, lasting.
Failceaḋ, bathing.
Luaḋ, fulling.
Reaṁaraḋ, pressing.
Greanaḋ, printing.
Deilḃ, warp.
Dlúṫ, weft.
Crann-deilḃe, warping-frame.

Bunaċ, cutch (coarse wool).
Céas, matted wool.
Sgaraḋ, the "shed" of the warp.
Coire, a bath.
Aṁar, a vat.
Múrluin, a basket.
Abras, a batch.
Mugaid, wool being dyed.

falm, alum.
glaoḋ, glue.
Guirméin, indigo.
Mádar, madder.
Spiorad buiḋe, spirits of salt (hydrochloric acid).
Crotal, crotal.
Luaṫ-fioḋa, potash.
Cloċ-ġorm, blue-stone.
Cloċ-ġuail, shale.

Crotal-soilléir, light crotal.
Uain-ċrotal, crotal sage.
Soilléir-ḋonn, light brown.

Donn-meaḋonaċ, medium brown.
Duḃ-ḋonn, dark brown.
Donn-na-silír, cherry brown
Crotal buiḋe, yellow crotal.
Uaine donn, bronze green.
Donn uaine, olive brown.
Donn laoġ-na-heilite, fawn.
Gorm-ġlas, slate drab.
Uaine, green.
Cro-ḋearg, crimson.
Duḃ-ġlas, dark drab.
Buiḋe-ġlas, yellow drab.
Uaine-ḋorċa, olive.

Mac Cuṁaill.

---

Second Prize List.

---

From this list have been eliminated terms appearing in Mac Cuṁaill's list, and having the same form and meaning.

## Fiġeadóireaċt.

Fiġeadóir, weaver.
Garmainn raicín, cloth beam.
Crann eagair, beam through which the chain passes.
Dlúṫ, warp.
Inneaċ, woof.
Uaim, gears.
Láṁ-ċláir, hand-battern.
Maidí cos, treadle sticks.
Maidí uamaċ, "lams," the chain sticks connecting the gear and treadle sticks.
Túirne na bfaiteán, spooling wheel.
Spól na bfaiteán, spool shuttle.
Stririn, dressing of linen.
Faġarc, tempering the cloth in the loom with a bone. Also the bone (temperer).
Toṁarsar leiṫead an éadaiġ do réir an ċéid, the breadth of the cloth is measured by the 100 threads.
Fiorruiḋe, temple to keep the verges of the piece fair.
Crúibíní, waste of cloth.
Faoine, trums.
Deilḃ, warping.
Bannlá, a measure two feet long.
Leiṫead gnáṫaċ, sé céad, ar sin go dtí dá ċéad déag, ordinary breadth of piece, six hundred, and it varies from this up to twelve hundred.
Tá an t-éadaċ fiġte tiuġ nó sgáinte, the cloth is closely or thinly woven.
Ullṁuġaḋ lín no olna sul gcuirtear iad go dtí an fiġeadóir, preparation of flax or wool before sending to the weaver.
Líon, flax.
Pollaḋ, steeping flax.
Leaṫaḋ ċum tiormuiġṫe, spreading to dry.
Bualaḋ an lín, pounding flax.

Túirgín, a beetle or mallet for pounding.

Léiriuġaḋ, cloving.

Tlúṫ-lín, cloving-tongs.

Teasdal, hackle.

Sgoṫ, a small portion or bundle of flax for spinning after cloving.

Colg, hulls

Túirne-lín, flax wheel.

Sníoṁ, spinning.

Slámaḋ, making wool into large rolls for spinning.

Ḋá cíoraḋ 7 dá slámaḋ, combing and carding it.

Cúig snáṫa ḟiċead dúbalta, an céad, twenty-five threads doubled, one hundred.

Meaṫ, beam or scales for weighing.

Coṫrom, filling.

Ní ḃfuaras aon ṁeaṫaċtaint aċt mig le mig, I did not get any (additional) weight but weight for weight.

## TÁILLIÚRAĊT.

Táilliúr, a tailor.

Táilliúraċt, tailoring.

Siosúr, scissors.

Miosúr, measure.

Méaracán, a thimble.

Snáṫadaí, needles.

Iarann, pressing iron.

Cailc, chalk.

Snáṫ, thread.

Tógáil a ṫoise, taking a person's measure.

Gearraḋ an éadaiġ, cutting the cloth.

Fuaġaḋ, sewing.

Casóg, a coat.

Bríste, trousers.

Ḃríste gaṙaid, short or knee pants.

Ḃeist, waistcoat.

Cóta mór, overcoat.

## SAOIRSEAĊT.

Saor cloċ, a mason.

Saoirseaċt, masonry.

Úirlis, tools of any tradesman.

Casúr, a hammer.

Léan, a trowel.

Riaġal innir, a plumb rule.

Dró, a line.

Cúrsa, course.

Beinŋ, coigne.

Cliaḃ, centre or supports on which an arch is built.

Bonn, foundation.

Bacair, a square.

Mainléad, a mallet.

Riaġal, a rule.

DOṀNALL NA CÁSGA.

---

# COMÓRTAS XIII.

## RECITATION.

Best recitation of a piece in Irish of the competitor's own choosing. Not to take more than seven minutes in delivery. First Prize, £2; Second Prize, £1. Fifteen competitors.

First prize won by John O'Leary, Clondrehid, Macroom, co. Cork.
Second prize won by P. T. MacGinley, Belfast.
Special prize of £1 awarded to Miss Teresa Gannon, Dublin.
Highly commended, M. T. Burke, Dublin; Connor O'Kelly, Cork.

## comórtas XIV.

Recitation for Juniors (under 16).

Same conditions as above. One competitor, Miss Margaret Roche, Cork, to whom the prize (£1) was awarded.

## comórtas XV.

Oratory.

The best delivery of a Prepared Speech in Irish on either of the two following subjects :—"Peasant Proprietary," or "Rational *versus* National Education for Irish Speakers," and also of an Impromptu Speech, the subject of which was given out on the day of the competition. Six competitors. Prize, a gold medal.

Con Boyle, Doochary, co. Donegal, and Michael Rogers, Blackrock, co. Dublin, equal. On drawing lots, the medal fell to Con Boyle, who, however, refused to accept it. The Committee therefore decided to give it to Mr. Rogers.

## comórtas XVI.

Singing.

Male voices.—Best rendering of an Irish song. First Prize, £2. Second Prize, £1. Thirteen competitors.

First prize won by James Redington, Galway.

Second prize won by Thomas Hayes, Dublin.

Highly commended, Michael O'Sullivan, Wexford; Michael Meers, Blackrock, co. Dublin.

## comórtas XVII.

Singing.

Female voices.—Best rendering of an Irish song. First Prize, £2. Second Prize, £1. Eight competitors.

First prize won by Miss M. J. Murphy, George's Hill Convent, Dublin.

Second prize won by Miss Annie O'Reilly, Macroom, co. Cork.

Highly commended, Miss Hackett, Dublin ; Miss Fanning, Dublin.

## comórtas XVIII.

Singing, Juniors (under 16).

Best rendering of an Irish song. Prize, £1. Nine competitors.

Won by Miss Mary Carroll, George's Hill Convent, Dublin,

Miss Edith Oldham presented a special prize of 10s. to the best boy singer—Patrick Tyndall, Blackrock, co. Dublin.

Highly commended, Miss Connie Glennon and Miss Birdie Dunne, George's Hill Convent, Dublin; Miss Margaret Roche, Cork, and James Hyland, Blackrock, co. Dublin. A protest was entered on behalf of Miss Margaret Roche, Cork, on the ground that clause 2 of rule 12, namely, that "all songs in the singing competitions must be in recognized Irish metres," was not adhered to by the judges in awarding the prize. The Committee decided that they had no power to upset the decision of the adjudicators as rule 3 distinctly states that "their decision shall be final." A special prize of £1 was, however, awarded to Miss Roche, which she refused to accept.

## comórtas XIX.

Dancing.

Irish Jig (double). Prize, a Gold Medal. Five competitors. The judges failed to decide as to the merits of two of the competitors. His Eminence Cardinal Logue kindly presented a second medal, so that prizes might be given to both. A gold medal each was, therefore, presented to Joseph Halpin, Garryown, Limerick, and Peter Mac Donagh, Dublin.

## comórtas XX.

Dancing.

Irish Jig (single, or hop jig). Five competitors. Prize, a Gold Medal. Won by Joseph Halpin, Garryown, Limerick.

### TEACHERS' PRIZES.

THE SILVER CUP.

Presented by Mr. William O'Brien. Won by John Hickson, of Ardamore N. S., Lispole, Co. Kerry, for 61 passes in Irish, the highest number obtained in 1898.

### THE CLEAVER MEMORIAL GOLD MEDALS.

For the highest number of passes in proportion to the number of pupils eligible for examination.

Two National school teachers have been awarded these prizes. Patrick Murphy of Ballinakilla N. S., Cahirciveen, Co. Kerry (winner of the O'Brien Cup last year). Forty-three eligible, 43 passed.

Michael O'Sullivan of Lohar N. S., Waterville, Co. Kerry. Fourteen eligible, 14 passed.

Perhaps the most remarkable success was that of the Convent School of the Sisters of Mercy in Stradbally, Co. Wexford, whose results were made known almost on the eve of the Oireachtas, owing to the fact that the examinntion for 1898 had been postponed from the previous October. Seventeen pupils were eligible, and were presented. All the 17 passed, and all got No. 1 passes, thus making the highest possible record.

The Committee awarded a special medal to this school.

## PRIZES FOR PUPILS.

The "Cleaver Memorial" Book Prizes were sent as usual to the three pupils most proficient in Irish in each of the National Schools in which the language is taught.

---

## LIST OF TEST SONGS.

### In Competition 16 and 17.

1. Bán-ċnoic Éireann Óġ!
2. An raiḃ tú ag an gCarraig?
3. Péarla an Ḃrollaiġ Ḃáin.
4. Cailín deas crúiḋte na mbó.
5. Jimmy mo ṁ le stór.
6. A ċuisle mo ċroiḋe cré'd í'n ġruaim sin ort?
7. An Spailpín Fánaċ.
8. Seaġán Ua Duiḃir an Ġleanna.

### In Competition 18.

1. Eiḃlín a rúin (old version).
2. Fáinne geal an lae.
3. Is truaġ gan peata'n ṁaoir agam

# CONDITIONS.

1. Competitions are open to every person, whether resident in Ireland or not, and irrespective of nationality.
2. A competitor may enter for more than one subject.
3. The prizes shall be awarded by adjudicators appointed by the Committee, each prize being accompanied by a printed certificate. Adjudicators are debarred from competing in any subject, and their decision shall be final.
4. A prize will be entirely withheld where sufficient merit is not shown.
5. All successful compositions shall be the property of the Gaelic League (unless otherwise specified), and the rights of publication and of translation of such are strictly reserved.
6. Each composition should bear an assumed name only, and, however many papers be sent in by a competitor, *each* should be accompanied by a sealed envelope marked outside with the assumed name and number of the competition, and containing the writer's real name and address. This envelope shall not be opened till the award has been given. Each paper should be plainly marked at the top with the number of the competition.
7. All compositions must reach the Secretary, An t-Oireachtas, 24 Upper O'Connell Street, Dublin, on or before the 8th May, 1899.
8. Compositions should be written in ink upon one side only of the paper; and where practicable it is recommended that they be either typewritten or printed. Competitors are also recommended not to employ contractions.
9. Competitors, if required, shall produce proof of the genuineness and originality of their compositions, which must not have been previously published.
10. Unsuccessful competitions will be returned to competitors within two months after the Oireachtas on receipt, by the Secretary, of a written application accompanied by the cost of postage.
11. Competitors in Singing and Recitation must lodge their names with the Secretary at least one month before the date of the Oireachtas, and in the case of the Recitation Competitions, candidates must furnish the Secretary beforehand with copies of their pieces. Competitors in Singing must furnish the names of their songs and those who wish a piano accompaniment to be provided for their songs must state that fact when lodging their names, and must at the same time send in either a copy of the accompaniment or the name of the published work in which it is to be found.
12. In the Singing Competitions persons shall be required to sing any Irish song which they themselves may select, together with one song selected by themselves from the above list. All songs sung in the Singing Competitions must be in recognised Irish metres. Professional singers are excluded from competing.
13. Candidates are eligible for the Junior Competitions who shall not exceed 16 years of age in June, 1899. A certificate to this effect, signed by a parent or guardian, shall be required from all Junior Competitors.
14. All poetry shall be written according to recognised Irish metres.
15. All National School Teachers who have presented pupils in Irish in 1898 are requested to hold an examination on the same lines as hitherto, and to forward the names of the three best pupils in order of merit to the Secretary not later than the 1st May, 1899.

# INDEX.

